# Réilṫíní Óir

An t-Aṫ. Seóirse Mac Clúin,
Ollaṁ le Gaoluinn,
Coláiste Ḟlannáin, Inis, Co. an Ċláir.



Coṁluċt Oideaċas na h-Éirean,
Baile Áṫa Cliaṫ.
1922

# Clár


| | Leaṫ. |
|---|---|
| L | 1 |
| M | 29 |
| N | 60 |
| O | 66 |
| P | 72 |
| R | 90 |
| S | 108 |
| T | 190 |
| U | 252 |
| Fuigleaċ Beag | 263 |
| Tuairimí ar Réilḋíní Óir, Cuid a 1 | 269 |

# RÉILTÍNÍ ÓIR

is=agus (go minic).
Cig=cuir (cuiream, cuirimíst) i gcár.

## L

LÁ—Táim ċó tréiṫ le leanḃ lae=leanḃ ná béaḋ aċ lá ar an saol. An leabar a tugais dó-san ġeóḃair uaiḋ é lá Ṗilib an Ċleite=lá deire an doṁain. Lá Ṗeadair is Ṗóil. Tá trí lá 'le Muire ann. Lá maiṫ agat=go raiḃ lá maiṫ agat: beannú é sin. Lá tSin Seáin. Fuaireadar an lá orainn=an láṁ uaċtair: an fear maiṫ. Lá 'le Muire na gCoinneal sa Teampal. Lá beiriṫe brotail é seo=ana-te. Ní ḃíon ar éinne aċ cóṁrá ṇaoi lá='na ḋiaiḋ sin ní tráċtar ṫairis a tuille. Lá na gcéadta blian é seo=lá úntaċ ná tárlóċ aċ uair ḟada ḟada ḟánaċ. Ḃíon an focal san á úsáid gaċ aon lá sa treaċtain. Ní h-aon lá cnuic ḋíḃ é seo=lá ċun dul ar an gcnoc.

LAB—Fuair sé lab ar na muca=mór-ċuid airgid. Tá lab ag imeaċt ar na ba an aimsir seo. Tug an cliain-isteaċ lab ċuige=póca maiṫ airgid. Ní mór an lab é=ní mór an ní is fiú é. Ní mór an lab na bróga san ar ṗúnt=marga, luaċ airgid. Tá lab agat, a ṁic ó=rud gan ṁaiṫ—nuair a ḃíon searúr sa ċainnt.

LABAR—Crioċán práta. Labair=crioċáin ṗrátaí.

LÁDÁIL—Ċuamair 'on nDaingean le ládáil éisc=ualaċ.

LADAR—Rud ċun aimirte do scaoile amaċ ar ṗlátaí. Náċ maiṫ a ċaiṫir do ladar a ċur isteaċ sa gcainnt=do rá féinig: do ċeann a ṡá isteaċ. Ḋeinear ana-ladar ar an ndinnéar mar ḃí ocras buile orm=ana-láṁ: é d'iṫe go maiṫ. Ḋeinear ladar ar an nGaoluinn=mór-ċuid di a

ḋ'ḟoġluim. Ḋein na saiġdiúirí agus na h-óglaiġ ana-laḋar ar a ċéile=maṙú maiṫ. Ḋeineamair ana-laḋar ar an móin=ana-obair. Ḃíon roinnt ṁaiṫ oibre nó ḋíoḃála sa laḋar. Ḋeineaḋ laḋar maiṫ orm ar an aonaċ=meallaḋ go maiṫ me—duine gur ceannuíoḋ bó uaiḋ tamal maiṫ fé ḃun an méid do b'ḟiú í.. Ḋeinear ana-laḋar sa scrúdú=ana-obair: d'éiriġ go binn liom: deinear laḋar maiṫ ar an gcuid eile aca. Ṫugar lán mo laḋair liom de sna milseáin=lán mo laḋaire.

LAḊARÓG—Tá trí laḋaróga ag an laċain sin ar a cois. Casúr laḋaire=go mbéaḋ oscailt tiar 'na ċúl ċun tairgní a tarraċ. Ní raiḃ láṁ ná laḋar agam san obair sin=ní raiḃ baint ar biṫ agam leis. Tá laḋar na bó teinn=laḋar a coise: an oscailt a ḃíon ins an gcrúib. Tugtar laḋróg ar leapa ṗrátaí go mbéaḋ ḋá leaba eile nó níos mó ag fás amaċ as, ar nós méireana na láṁa: nó ḋá leapa ag fás amaċ as aon ḃun aṁáin.

LAḊGAIRE—Duine gur béas aige é ḟéin a ṁola. Ḃlaḋgaire, leis. Cuir uait an ḃlaḋgaireaċt, an laḋgaireaċt=cainnt ṁór, ḃaot, ṫóirtéireaċ.

LAḊGAR—Fear mór laḋgair=áiféis molta: mola tar ceart. Ḃíon a leiṫéid ag breis le n-a ḃfuil aige, agus fear an ċeirtniṁ ag baint de.

LÁĠAĊ—Ḃíon gaċ duine láġaċ go dtéiġean bó 'na ġarraiḋe.

LAGAIM—Ní téiġean aon laga ort aċ ag plé is ag aċran=stop: sos.

LAĠAR—Feic laḋar. Ní ḃeiḋ láṁ ná laġar agam sa rud san=ní ḃeiḋ faic le déanaṁ agam leis. Ní raiḃ láṁ ná laġar ná baint agam leis. Ní ḃeiḋ laġar ná baint agam leis. Cad tá idir laḋaraċa agat?=ar bun, ar siúl, idir láṁa.

LAĠARÁIL—Tán tu ag obair, bail ó Ḋia ort! Nílim, ṁuis, aċ ag laġaráil gan éifeaċt=obair ḃeag éadrom sa

triúl agam. Ḃíos ag laġaráil leis an gcoirce, féar, móin, ó ṁaidin=ag giotáil. Ag laġaráil leis an mbia atá'n tu agus ní á d'ite. Cad é an laġaráil atá ort? Táim ag laġaráil ag lorg na tlú=ag cuardaċ leis na laḋraċa, láṁa. Níl sí aċ ag laġaráil ar fuaid an tíġe. Tá laġaráil ṁaiṫ sa ḃosca=roinnt ṁaiṫ mion-rudaí: cleataráil ṁaiṫ.

LAG-FUAR—Ḃí an leite lag-ḟuar sa ṁéis=pat-ḟuar. Tá an tae lag-ḟuar. Lag-ċroiḋeaċ=lagroiḋeaċ. Lag-ṡláinteaċ.

LAG-SPRID—Níl aon ṗúcaí ann, agus sé lagsprid an duine fé ndeár an t-eagla=easba ṁisniġ. Nó, laige spride an duine.

LAGUIĠIM—Laguiġ sé ar mo ṁisneaċ go mór=ḃain sé dem bisneaċ (ṁisneaċ) go mór.

LÁIDIR—Is láidir ná fuil aċ an solus comónta ansó=úntaċ, éaċtaċ. Is láidir a ḟeasuíon an tsláinte ḋóiḃ agus an obair atá á ḋéanaṁ aca. Is láidir a ḟuairis seómra agus gan é i n-áirite agat. Táimíd go lán láidir=go h-anaṁaiṫ as. Tá an lá ana-láidir=garḃ, gaoṫṁar. Nó, tá an-ḟairrge láidir.

LÁIDREAĊT—Tóg an bainne mar deinfiḋ sé láidreaċt (nó láidríoċt) ort=cuirfiḋ breis nirt ionnat.

sLÁIGE—Ṫuit sé i laige=ar a ḟeasaṁ: i ḃfanntais. Ṫuit sé ċun laige=ċaill sé a ċuid nirt. Ḃí sé ag tuitim ċun laige i n-aġaiḋ an lae=an fuinneaṁ is an neart ag imeaċt uaiḋ. Ṫáiniġ laige orm. Ċuaiḋ sé ċun laige go mór ó anuiriḋ.

LAIGEAĊT—Dá laigeaċt é níl sé ró-olc fós.

LAINNCIDE—Ceangal a ḃíon fé ḃó, capall, caoira—ón gcois tosaiġ go dtí an gcos deire.

LAISTIG—Ḃíos ag déanaṁ cleaṁnais leis an gcailín sin, aċ ṫáiniġ fear eile laistig díom=idir me agus an cailín:

ḃuaiḋ orm. Ṫánag laistig ḋíot sa scrúdú=fuaireas an lá ort. Tá an galar so am ḃasca, agus caiṫfiḋ me teaċt. Laistig de i slí éigint=é ṡású.

LAISTÍOS—Ḋeinis go h-olc orm é, aċ má ṫagan tu laistíos díom ġeóḃair uaim é agus breis=má ṫagan tu féin cómaċt, féin láiṁ: má ġeiḃim an greim, an lom, ort: an treans.

LÁṀ—Ḃí sí ag siúl agus leanḃ ar láiṁ aici=greim aici ar láiṁ an linḃ. Ḋein an mada-rua ana-láṁ ar na cearca=ana-lot: ana-ṁarú. Tá obair idir láṁa agam=á ḋéanaṁ. Tá obair ar láiṁ agam=tógta, is me ċun é ḋéanaṁ, aċ gan é ḃeiṫ ar siúl. Ní ḃeiḋ aon láṁ agam sa ċúrsa san=aon ḃaint agam leis: ní ḋeinfeaḋ pioc de. Ní corróċ sé a láṁ im ċaḃair, nó i gcaḃair dom. Tá an ċéad ċuid de sna Réiltíní seo curṫa ó láiṁ agam=scríte. Ċuas sé láiṁ doċtúra. Níl againn aċ ó láiṁ go béal=fáil agus caiṫeaṁ. Tá sé imiṫe as mo láiṁ aon ṗioc den nGaoluinn a scríoḃ. Taḃair láṁ liom ó tán tu díoṁaoín=tar im ċaḃair: i gcaḃair dom. Ní ḃeaḋ i ḃfaḋ ó láiṁ nuair a ṫiocfair=ó ḃaile. Níor ḋeinis aon láṁ ar an nDinnéar, ar an gceaċt; nó den gceaċt=níor iṫis puinn de. Tá láṁ á ḋéanaṁ ar na h-úḃla=iad á ngoiḋ. An áit a ḃíon i ḃfaḋ ó láiṁ ḃíon sé míoċoṫromaċ=gan ċoṫrom. Lean ar do láiṁ=lean den obair atá idir láṁa agat. Ṫugas mo láṁ leis an obair sin=ċuireas uaim é: ṫugas druim láṁa leis. Ċuireas uaim le cómartaí láṁa é. Is minic muna nDeinean daoine uaċt (uaḋaċt) go ḃfágaiḋ ar láiṁ an tsagairt a gcuid airgid=é ṫaḃairt dó á rá leis caḋ ḃa ċeart a ḋéanaṁ leis. Ḋeinis ana-láṁ ar an scrúdú=é ḋéanaṁ go maiṫ—nó go h-olc.

LÁṀAĊ—Sé an ċéad láṁaċ a ḋein sé a ṗíopa do ṫarraċ ċuige=an ċéad ní, an ċéad ġnó. Nuair a sroiseas an baile ḃé an ċéad láṁaċ a ḋeineas tig ósta a ḃaint amaċ. Ḃeiḋ an ċéad láṁaċ agam ar an liaṫróid nua, ar éinní=ḃuala, iarraċt, taḃairt fé.

LÁṀANCÁN—Ḃí sé ag láṁancán leis=ag imeaċt ar a ḋá láiṁ is a ḋá ċois (nó a ḋá ġlúin).

LAṀNÁN—Nár ṫaga ċúgainn aċ do laṁnán agus poll ansan féin Is féidir éadromán do ṫaḃairt air nuair a

tógtar amaċ é is é líona le h-aer. Bolgán=an rud a ḃíon i n-iasc is é lán d'aer ċun é ċoiṁeád suas: bolgán snáṁa. Laṁnán=an rud a ḃíon istiġ i liaṫróid ċoise.

**Lampa**—Tá lampaí móra bána uisce ar an spéir=caisleáin móra bána.

**Láṁuíoċt**—Cuir sé láṁuíoċt ċúgam=síntiús: fáġal-tas; cabair. Tá sé ag tabairt láṁuíoċta liom=cabair: ag cabrú liom: cabair airgid: cabair oibre: aon tsaġas cabair earraí. Tabair láṁuíoċt leis an mboċtán, leis an obair fóġanta.

**Lán**—Ḃí lán mór fúm ag dul isteaċ sa scrúdú; aċ ní raiḃ ag teaċt amaċ, mar d'éiriġ go h-olc liom=éiriġe ó ṫalaṁ: tóirtéis: mear. Tán sib itte le lán=le mear. Aċ! táim lán díot=dóṫanaċ, corta, leaṁ. Ḃíos ann lán-ṁinic=ana-ṁinic. Níl aige m'aṫair aċ lán dá bó talaṁ=dóṫin, féar, an dá bó. Lán bó, seaċt mba, is mar sin de. Tá sé lán=an fairrge lán suas 'na barra taoide. Ḃí lán mór fé Ṡeán tamall, aċ is suaraċ le rá é anois. Tá sé lán de lán. Fear mór láin seaḋ é. Tá lán orainn=an t-uisce taġṫa isteaċ orainn i mbád: nó, an taoide líonta isteaċ orainn.

**Lán-ċruaiḋ**—Tá an obair seo lán-ċruaiḋ orainn=ana-ċruaiḋ. Mar sin de sna focla eile.

**Lanntán**—Pairce deas báin: pairce réiḋ glas talún. Ḃíodar ag súgra ar an lanntán.

**Laoċas**—Cuirfeaḋ sé laoċas ort beiṫ ag éisteaċt leó=misneaċ, méadú croiḋe, tógaint croiḋe, mórail. Tá laoċas orm toisc an duais a ḃuaċtaint. Tá mac leis 'na ṡagart agus tá laoċas maiṫ air dá ḃárr, tímpal air.

**Laoi**—Caiṫ uait na briaṫra boga binne mar ní ċuirfiḋ tu aon laoite suain orm=ní ṫiocfaiḋ leat me ṁealla, me ḋalla.

**Lapa**—Tá lapa ar an laċain, ar an ngé.

LAPADÁN—Duine ná béaḋ go cruinn ċun rudaí a ḋéanaṁ: túṫaċ: a ḃíon ag lapadáil. Ḃíon an madra ag lapadáil san uisce=ag lapadáil a snáṁan sé. An té a ḃíon ag foglaim ċun snáṁa ar dtúis bíon sé ag lapadáil. Ḃíon leanḃ ag lapadáil sa log uisce. Fág san, a lapadáin.

LAPRAĊÁN—Lapraċán linḃ=nuair a ḃíon sé ag tosnú ar siúl.

LÁR—An rud ná bíon i gceart bíon sé ar lár. Ċeapas go raiḃ rud éigint ar lár ag baint leat=amú; ar iarraiḋ: i n-easnaṁ. Tá an grogaire (an geárrcaċ a ḃíon ag an ḃfaoilean) nótálta i lár na n-éan go léir=tar na h-éin go léir. Táim ar lár inniu=rud éigint a ḃeiṫ orm: ní féidir liom mo ċeart oibre a ḋéanaṁ. Ċuaiḋ an clear ar lár=níor oibriġ sé. D'imir an capall lár an donais orm. Sin croiḋe—lár na fírinne. Tá sí go maiṫ i gcuideaċtain: ní leigfeaḋ-sí an ċainnt ar lár.

LASAIM—Ḃí sé lasta suas le feirg agam. Lasfaḋ Seóirse ċúġat ar ḃeagán cainnte=eireóċ sé ċúġat: eireóċ sé ċun feirge ċúġat. Níor las gaoṫ ná grian riaṁ ar éinne ba ḋeise ná é=níor foillsiġ, ná níor féid. Má ṫagan feirg (fearg) ar ḋuine lasan a ċuid fola. Las an t-iasc=ṫáiniġ ar barra sa ḃfairrge—ċífá aṫrú cló ar an uisce sa ló aca, nó gealas san oíċe. Féaċ lasta ṫall é (an t-iasc). Aċ, ṁúċ an t-iasc=ċuaiḋ síos ón mbarra.

LASAIR—Tá an sliaḃ fé ḃár lasraċ=barra lasta ḃeiṫ air: tré ṫeine, agus lasraċa ann.

LASÁNTA—Nać lasánta an dial é?=duine a eireóċ ċúġat go tapaiḋ: gur ana-fuirist é lasa suas ċun feirge: a ṫógfaḋ suas ana-ṫapaiḋ pé rud a ḋéarfá leis.

LASCA—Tá lasca mo ḃróige scaoilte=an ċuid di go mbíon na sreamana ann ón dtráċt síos suas go dtí i n-aice na h-áite 'na gcuirtear an iall isteaċ. Ṫugas lasca den mbróig dó=trip, buille.

LASCAIN—Tá an lascain agat anso=sosca, fuiṫin.

Ba ṁaiṫ liom ḃeiṫ le h-ais na lascaine aimsir ḃáistí= i dtreo léi.

LAST—Cad a ḃí mar last ag an árṫaċ?=ualaċ, lódáil.

LASTUAS—Socruíos an scéal mar seo aċ ġaiḃ an t-uaċtarán lastuas díom=ċuir sé mo socrú ar neaṁ-ní. Beiḋ sé air ag an nGaoluinn gaḃáilt lastuas den mBéarla=buaċtaint air, an láṁ uaċtair a ḋ'fáilt air. Ní féidir gaḃáilt lastuas den nGaoluinn atá agat=i sárú. Tá an díoṁaointeas ag gaḃáilt lastuas díot—le duine ná feadair cad a ḋeinfeaḋ sé leis an ndíoṁaointeas. Táim gaḃta lastuas díot san áiteaṁ. Tá an salaċar ag gaḃáilt lastuas de sna gais=ag fáilt an lae orta. Bímíd a ḋ'iarraiḋ gaḃáilt lastuas de n-a ċéile. Ġaḃas lastuas de Seán insa scrúdú.

LÁṪAIR—Láṫair tíġe, láṫair ċruaiċe, láṫair rínce, agus mar sin de. Is féidir linn na ceiṫre h-áird a ḋ'feiscint gan láṫair ár mbonn a ḋ'fágaint=an áit 'na ḃfuilimíd 'nár seasaṁ. Cuireas leitir (tuairisc) 'na láṫair=ċuige, go dtí é. Tugas ar láṫair a ḃáite é, agus scaoileas isteaċ =áit.

LATARAĊ—Tá lataraċ ṁaiṫ fairsing talún agam= pairce maiṫ. Tá sé amuiġ ansan ar an lataraiġ.

LE—Ḃí sé ag labairt go fórsaċ agus mise ag mola, ag mola na cainnte, leis=ag tabairt creidiúna dó: á rá leis go raiḃ an ceart aige: go raḃas ag teaċt leis, agus mar sin de. Ní tuigim an Ġaoluinn aċ táim léi=leaga is lé a ḃeiṫ agam léi: mé ḃeiṫ ar a taoḃ. Deirtear leis an mbó go mbíon sí ag búirṫiġ=timpal na bó: 'na taoḃ. Ċaiteas cuid ṁaiṫ dem saol leis an nGaoluinn=ag gaḃáilt di. Bíon an féasóg ag fás léi i gcóṁnuí. Tán tu go h-uafásaċ le maiṫeas, le feaḃas=is éaċtaċ a feaḃas is atán tu: có maiṫ is atán tu. Cé leis imirt?—i gcluiċe cártaí=cé leis an imirt?: cé hé gur ceart dó imirt? Leat-sa imirt. Cé leis léiġeaṁ?—i mbuidin. Níor féadas Seán a tuirsint, agus ḃí an galar céadna aige liom =ba ḋoċt air, leis, mise a tuirsint. Cuir an madra leis

an mbó='na ḋiaiḋ. Tá an madra leis an mbó. Tá do ċosa leis an ḃfuaċt=gan beiṫ clúduite 'na ċoinniḃ. Níl aon naoṁ le Murċa=go ḃfuil an ainm sin air. Ṫugas grá dó le n-a ḃreáṫaċt d'ḟear=mar ġeall ar é beiṫ ċó breá d'ḟear. Tá meas agam ort le feabas do Ġaoluinne. Is le droċ-ċómarṫa agus le droċ-aimsir a ċítear na scamaill sin ar an spéir=gaḃaid le droċ-ċómarṫaí is le droċ-aimsir. Sé seo an Doṁnaċ deireanaċ agat le beiṫ 'nár measc. Is éaċtaċ an obair é seo a scrí: uaireanta béaḋ seaċt leaṫanaiġ scríte le leaṫanaċ=uaireanta tógan leaṫanaċ oiread aimsire le ⁊ gcinn díoḃ. Bé a ṫuairim go n-oibreóċ an t-inneal mar seo, agus ṫug sé tearbána le n-a ṫuairim=ṫearbáin conus oibreóċ a ṫuairim: conus oibreóċ an gléas dréir a ṫuairime. Taḃair sompla leis an ḃfocal=á ċur i n-úil conus a cuirfí an focal i gcainnt.

Lé—Tá lé agam leat=leaga: is maiṫ liom tu: táim leat, ar do ṫaoḃ, i ngrá leat, tagaim leat. Ḃuaiḋ sé an port toirc an lé a beiṫ leis=na daoine go raiḃ taḃairt an ṗuirt aca beiṫ mór leis. Tá duine éigint ag teaċt fé n-ár lé='nár dtreó: fé n-ár mbráid; ċúġainn. Cuirim mo ṗeacaí go léir fé lé na faoisdine seo=fé ḃráid. Ní le n-a ṁeaḃair a ṫóg sé an scoil aċ leis an lé—máistir scoile a ḃí i gceirt.

Leaba—Ḃuaileaḋ breóite me agus b'éigin dom an leaba a tógaint (dom féinig)=an leaba a baint amaċ. Níl aon ċodla orm aċ ragaḋ 'on leabaiḋ. Ḃíodar ag imirt ar a ċéile is ag maga, aċ ba ġearr gur ṫáinig an maga ċun leaba an dáiríriḃ=náċ maga a ḃí ann, nó imirt ṁagaiḋ, aċ a ṁalairt. Tá an t-árṫaċ ag teaċt ar leaba anncaire=áit 'na ḃféadfaiḋ sí anncaire a ċur amaċ. Ḃain sí leaba anncaire amaċ. Tá sí 'na leaba luiġe-ḟeóil: i leaba an luiġe-ḟeóil—bean go mbéaḋ teinneas beirṫa uirti. Tán tu ag coimeád na leapan=ag fanaċt ínti. Ḃíos im ċodla i gceann na leapan, i gcosa na leapan. Níl aon tsli agat anso: téir síos ċun cos=ċun cosa na leapan. Ní raiḃ agam aċ péroleaba=leaba ar an úrlár: leaba tuiġe, agus mar sin. Leaba suiḋeaċáin=a ḃíon 'na leaba istoiċe is 'na suiḋeaċán sa ló. Ionntuiġ an toċt agus bog é:

socruiġ anṡan ar do ṫoil é: leaṫ an bairlín agus fill suas an léine. Ḃíos ag cóiriú na tleapṫaċa.

LEAḂAĊ—An saġas íle a ḃíon sa ḃfairrge san áit go mbíon bannc raice nó bannc éisc.

LEAḂAIR—Iṫ suas do leaḃair-ḋóṫin=do lán-ḋóṫin: an méid a ḋ'ḟéadfair.

LEAḂAR—Ní ċreidfinn é sin uait dá dtaḃarfá na seaċt leaḃarṫa dom ann=na seaċt mionnaí. Tá an leaḃar ort=tugṫa agat. Cuireaḋ an leaḃar orm. Ḃíos curṫa ar an leaḃar=an leaḃar tugṫa agam. Ar ḋeinis é? Ar mo leaḃar nár ḋeineas. Táim ar an leaḃar, ar mo leaḃar=an leaḃar a ḃeiṫ orm.

LEAḂRÚ—An ċéad dá scríb a iompuiġtear nuair a ḋeintear treaḃa. Tá sé ag leaḃrú=ag cur an ċéad dá scríb isteaċ i gcoinniḃ a ċéile.

LEAḂRUIĠIM—Leaḃróinn gur tusa a ḃí ann=ṫaḃarfainn an leaḃar.

LEAC—Níor ḋíol sé na fiaċa fós; aċ ċuireas ar a lic ḋó, as a lic ḋó, go gcaiṫfiḋ sé iad a ḋíol amáireaċ=ḋeineas é ḋeiṁniú go maiṫ ḋó: tugas órdú maiṫ láidir ná beiḋ aon teaċt as.

LEAĊTA—Táimíd leaċta anuas ort=lán de ċion ort. Féic leaġaim.

LEADRÁN—Críoċnuiġ an scéal: tá sé imiṫe ċun leadráin ort=é ḃeiṫ ró-fada. Tá an ciṫ (cioṫ) seo ag dul ċun leadráin=gan críoċnú do ṫeaċt air go ceann i ḃfad. Ní leadránuí me go dtearcuíon uaiḋ seacrán ná leadrán. Bíon an leadránuí mall. Tá an slaġdán so ag dul ċun leadránaiġe orm=moilleaċt: ag leanúint orm ar feaḋ i ḃfad. Sé an dial é ċun leadráin. Ḃí ceist na h-Éireann ag dul ċun leadránaiġe, ċun leadránṫuíoċta. Leadrán=moilleaċt.

LEADRÁNAĊ—Tá an lá so leadránaċ, salaċ=ana-ḃraistint le fad ag baint leis: moṫófá ana-fada é: gan é d'imeaċt tapaiḋ.

LEAGAIM—Tá ana-leaga agat leis an nGaoluinn=lé: cion mór agat uirti. Teastuíon uaiḋ £20 ar an mbó, agus ní leagfaiḋ aon ṗingin anuas 'den méid sin=ní ísleóiḋ, ní ḃainfiḋ, anuas. Tá na bróga leaġta anuas beagán sa luaċ le déanaí. Ní ceart duit ḃeiṫ am leaga anuas=am ċur ar m'ainm: am riṫ síos. Ní maiṫ liom láṁ a leaga ort= a ḃuala ort. Táim leaġta ar ḋul abaile=meáġaiṫe, beartuiṫe. Tá an long ag leaga ó ṫuaiḋ=ag tuitim ó ṫuaiḋ: ag imeaċt ó ṫuaiḋ—leis an dtaoiḋe nó eile. Tá sí leaġta ó ṫuaiḋ. Tá leaga agat, a ḃuaċaill=gan tu ḃeiṫ díreaċ—leaṫ-ċeann, leaṫ-ġuala, leaṫ-ruḋ-éiġint ḃeiṫ ort. Is féidir leaga mar sin a ḃeiṫ ag éinní. Tá ana-leaga leis an sruṫán=ana-ḟánaiḋ anuas leis. Tá an obair seo go h-uasásaċ ċun duine a leaga síos=a ḃrise síos, a ṫraoċa. Ní ḋeirir leaġáil ḃeag muna ngortófí tu= leaga, tuitim. Ḃfuil aon leaga ag ḋul ins na h-earraí fós?=tuitim, teaċt anuas. Ḃa ċeart go mbéaḋ an leaga ag an earra ar an bprás sa tóṁas= go mbéaḋ an earra níos truime ná é. Ní ḃéaḋ sé sásta aon ṗingin a leaga sé ḃun na ḃfiċe púnt. Tá Seán ana leaġta i n'intin leat=ḃeiṫ go mór ar aon aigne aṁáin leat: ana-ċion 'na ċroiḋe ort. Ar leaga na súl ḃí sé marḃ=ar ċrapa na súl. Ḃíoḋ bobta leaga againn=bobta iomarcála. Déanam ag leaga. Ḃaineas seaċt leaga as sa ḋíospóireaċt=mórán leagaí: leagas é, ḃuaḋas air, go minic. Leaga marḃ, nó leaga maḋra=an tuitim a ḋeinean beirt a ḃíon ag leaga, ag iomarcáil, nuair a tuitiḋ araon ar an dtalaṁ le céile—ar a ḋá gcliaṫán. Ní ḃéaḋ éinne aca síos; aċ dá n-iompóċ duine aca ar an nduine eile agus é ċur fé síos déarfá gur ḃain sé iompó as.

LEAĠAIM—Ḃí sé ag gol is ag leiġe=á snaoiḋe amaċ. Leiġeadar ó n-a ċéile tréis an Aifrinn=do scaradar. Leiġ ó ċéile iad=scar. Táimíḋ leaċta ó n-a ċéilig= scarta le, imiṫe ó, n-a ċéile. Muise, leiġe is leata ort, a ḃreallsúin. D'imiġ leiġe na h-aḃan ar mo ċuid airgid= leiġe millte.

**Leaga-laiṫe**—Tá na leaga-laiṫe (?) ag an bfear úd ṫall=raḋairse mór saiḋḃris : ana-raċmus : cnoc airgid.

**Leaisteálaim**—Leaisteáil sé=ċuaiḋ isteaċ insan arm : luiġ leis.

**Leaṁ**—Ḃí mórċuiḋ den gcainnt leaṁ go maiṫ=gan bonn : gan mórán brí. Táim leaṁ díot=mo ḋóṫin díot faċta agam ċeana.

**Leaṁan**—Tá iobaċ déanta aige sna leaṁain ar an éadaċ=é ḃeiṫ ṡoiṫe aige sna cnuigeana beaga a d'itean éadaċ muna bfuiġean sé grian is gaoṫ anoir is aríst—é sin nó cosaint éigint.

**Leaṁas**—Tá leaṁas agam air=me ḃeiṫ leaṁ de. Ḃíon rud leaṁ nuair ná bíon a ċeart-ḃlas air—feóil, cig., gan salan. Tae leaṁ gan siúicre. Ḃí sé ag leaṁ-ġáirí=ag gáirí istig i n'aigne féin : nó gáire beag go mbéaḋ cló an ġáire air aċ gan é ḃeiṫ ró-oscailte. Nó, an gáire ḃeiṫ searḃ. Leaṁas=tógaint croiḋe, teasbaċ beag, áṫas, leis. Cuirean an pinsiún leaṁas ar na sean-daoine. Ċuirfeaḋ an lá breá leaṁas orm, nó a ċloisint go raiḃ na príosúnaiġ go léir leigṫe amaċ.

**Léan**—Tá léan orm tu ċoimeáḋ ċó fada ag feiṫeaṁ=aiṫreaċas : ní maiṫ liom gur ċoimeádas. Mo léan gur deineas riaṁ é.

**Leanaim**—Leanan mórán trioblóidí an t-airgead=gaḃan leis. Tá árdeolas ag an ndoċtúir timpal na gcluas agus a leanan iad. Cun leanúint ar an scéal—tréis é leigint ar lár.

**Leanḃ**—Ní leanḃ ó aréir me go mbeifá ag maga fúm mar sin=leanḃ a ṫáinig ar an saol aréir.

**Leannán**—Conus tá do ḃean? 'Na leannán síḋe sa ċúinne=gan mór-ṁaiṫ.

**Leanúntas**—Tá leanúntas aca ar a ċéile=cion :

táid baoċ dá ċéile, leanúnaċ ar a ċéile: is maiṫ leó a ċéile, agus beiṫ i dtreó a ċéile. Má tá an leanúntas agat ar an nGaoluinn siad na Gaeḋilgeóirí is annsa leat=cion uirti, caiteaṁ 'na diaiḋ.

LEAS—Go dtuga Dia ár leas dúinn=an rud is tairbe dúinn. Leas-ṁáṫair a ṫógfaḋ ort é, a stóirín—gráinne beag siúicre a tógaint=duine gan croiḋe, gan daonaċt. Seólfaiḋ an sagart i mbéal ár leasa sinn=i slí, ar ṡlí, ár leasa.

LÉAS—An blúire den mboġsín a ḃíon ar ḋá ḟioġar na spéire nuair a ḃíon an ċuid eile imiṫe. Nó, tugtar léas ar scamall fada caol a ḃíon ar an spéir. Léasaċa=mór-ċuid díoḃ.

LEASTAR—Soiṫeaċ (sataċ a deirtear), bád beag.

LEASUIĠIM—Ḃí sé ag leasú éisc=ag cur salainn air. Leasuiġ sé an t-arán go trom leis an im=ċuir brat maiṫ ime air. Ṫug sí leasú na leiḋbe ḋom=leasú den dteangain, ana-ċuid di. Tugtar seana-leasú ar an leasú a cuirtear amaċ ar ṗáirc nó ar ġort sar a ndeintear treaḃa.

LEAṪ—Ní ḃeifá gann ar leaṫ an méid Gaoluinne atá agat=ba leór duit, níor ḃeag, leaṫ an méid di atá agat: ḃéaḋ do ḋóṫin agat ar a leaṫ. Ná dein ḋá leaṫ ded ḋíċeall=dein do ḋian-díċeall: ná bí ann as: gan beiṫ á ḋéanaṁ, agus gan beiṫ gan é ḋéanaṁ. Ġeóḟá gaċ ní sa tsiopa so ar leaṫ an méid sin—an méid sin airgid.

LEAṪ—Níor leaṫ liom an saoṫar aċ rud éigint beiṫ á ḃarra agam=ba ċuma liom: ní ḃéaḋ aiṫṁéala (aiḟéala) orm mar ġeall air, aċ mórtas. Níor leaṫ duit airgead a ċailliúint le h-áit go mbainfí as arís é, agus breis 'na teannta.

LEAṪAIM—Nuair a ḃuaileas isteaċ ċúiċi ḃí a croiḋe ar leaṫa ċúġam le h-áṫas=ar oscailt, ar sciobtaiġ (sciob-aiġ). Táim leatta ag an ḃfuaċt=fuaċt agus fuaċt maiṫ féinig beiṫ orm, i slí ná féadfainn me héinig a

ṫabairt le céile. Ḃí búird ar leaṫa ann ag an ḃféasta=fé ḃia is fé ḋig.

LEAṪANTAS—Fuair an páipéar leaṫantas=leaṫaḋ amaċ é: deineaḋ é leaṫnú: tugaḋ leaṫnú dó.

LEAṪ-ḂRÓG—Bíon leaṫ-ḃróg ar ḋuine nuair ná bíon air aċ aon ḃróg amáin. Mar sin bíon rud éigint i n-easnaṁ air, agus ní bíon sé cruinn baileaċ. Tá leaṫ-ḃróg ar Ṡeán=é ḃeiṫ i gcás idir ḋá ċóṁairle: bráca air: scéal, cig., a ḃeiṫ aige; aċ gan é ḃeiṫ lán, cruinn. Tá leaṫ-ḃróg orm mar ġeall ar an gceist sin=breallaiġe éigint. Tá leaṫ-ḃróg ar na prátaí agat=gan iad a ḃeiṫ mar ba ċóir. Tá leaṫ-ḃróg ṁaiṫ ag breiṫ orm na laeṫeanta so=bruid: cruatan—oibre nó maoine: bráca.

LEAṪ-ĊEANN—Tá leaṫ-ċeann ar Ṡeán=gan an ceann ḃeiṫ díreaċ idir an ḋá ġualainn aige. Tá leaṫ-ċeann ar an ualaċ féin, ar an gcoca, ar ġloine an lampa=gan é ḃeiṫ díreaċ, aċ leaga aige le taoḃ éigint. Ní ḟeicfeaḋ leaṫ-ċeann ort go deó=bruid airgid nó eile. Nó, ní leigfeaḋ leaṫ-ċeann ort. Tá leaṫ-ċeann go maiṫ ar mo ṡláinte an aimsir seo=gan í ḃeiṫ ar fóġnaṁ.

LEAṪ-ĊUMA—Ba leaṫ-ċuma liom púnt a ċailliúint=ní ċuirfinn aon ana-ṡuim ann. Tá an leaṫ-ċuma agat orm=bonntáiste—duine, cig, go mbéaḋ aiṫne aige ar ḋuine eile aċ ná béaḋ aige-seo air siúd.

LEAṪ-ÉAN—Tugtar leaṫ-éan ar an té ná pósan go deó.

LEAṪ-IMEALL—Ní ceart duit-se ḃeiṫ ag caint mar nuair a ḃí an coga ann ní raḃais-se aċ ar leaṫ-imeall=ar an gclaiḋe: ní raḃais istig i gceart-lár na h-oibre.

LEAṪ-IMEALLAĊ—Táim leaṫ-imeallaċ anso=ar leaṫ-imeall, ar an leaṫ-imeall: gan ḃeiṫ i lár an ġnóta, i lár na slí, agus mar sin de.

LEAṪ-LÁṀAĊ—Táim ana-leaṫ-láṁaċ i láṫair na

h-uaire=ana-ḃruid orm: gan é ar mo ċumas mo ċúraimí do ḟreagairt.

Leaṫnuiġim—Ḃíodar boċt go maiṫ tamall ó soin aċ tá ag leaṫnú fúṫa ana-ṁór le déanaí=táid ag tuitim ċun saiḃris ana-ṁór: ag dul ċun cinn go tiuḃ i dtaoḃ airgid.

Leaṫ-ṗraġas—Níl aċ leaṫ-ṗraġas ar na ba anois=leaṫ-airgead. Ní téiġean aċ leaṫ-ṗraġas ar uiḃe beaga=sin a ḃfuiġtear orta. Aċ, scot-ṗraġas=praġas cuiḃsaċ.

Leaṫ-scéal—Ní camán ceart é seo aċ deinfiḋ sé leaṫ-scéal dom=an gnó i n-inead camán ceart. Ḃí leaṫscéil an doṁain aige dom. Ná bí ag taḃairt aon leaṫ-scéal dom. Fuairear cead dul amaċ 'on mbaile mór ar an leaṫ-scéal gur teastuiġ iallaċa bróg uaim. Ḋeinear ar an leaṫ-scéal céadna é=an leaṫ-scéal céadna, an ċúis céadna, a ḃí agam.

Leaṫ-tarrac—Nó, leaṫ-tarrac. Tá leaṫ-tarrac briste ort=ceann de sna tairric, de sna rudaí le n-a ndeinean capall nó asal carr a ṫarrac. Tá leaṫ-tarrac ar an gcapall=an iomarca den dtarrac beiṫ ar ṫaoḃ éigint: gan an tarrac beiṫ i n-ionanas ón dá ṫaoḃ. Ḃéaḋ leaṫ-tarrac ar ḃuaċaill dá mbéaḋ póca leis trom, agus póca ar an dtaoḃ eile folaṁ: nó dá mbéaḋ coiscéim ḃacaiġe ann. Ḃíonn leaṫ-tarrac ar an té a ḃíon boċt. Tá leaṫ-ṫarrac ionnat.

Leaṫ-ṫuairim—Ṫugas leaṫ-ṫuairim fé cad é an saġas Gaoluinne a ḃí agat=tuairim cuiḃsaċ: tuairim ná béaḋ ró-ċinnte. Níl fios agam cad is ciall leis an ḃfocal aċ tá leaṫ-ṫuairim ṁaiṫ agam dó.

Leiḃéal—Ní cuirfinn me héiniġ ar aon leiḃéal aṁáin leat=aon scór, aon imeaċt aṁáin. Ḋein an ġaot leiḃéal ar na stácaí=iad do leaga. Tá an tiġ ar leiḃéal=leagṫa síos go talaṁ: leiḃéalaḋ go talaṁ é. Ná téir ar aon leiḃéal aṁáin leis an spiaire sin=aon rian aṁáin, aon scór aṁáin. Níl an t-úrlár so ar leiḃéal=leiḃéalta: cotrom. Tá an bata 'na leaṫ-ṡeasaṁ i gcoinniḃ an ḟalla=

leaṫ-ċeann a ḃeiṫ air: gan ḃeiṫ 'na seasaṁ díreaċ. Ná bí ag leiḃéal ar an obair sin, mar béidir náċ fearra a ḋeinfá féinig é=á loċtú: ag déanaṁ droċ-ċur-síos air. Ḋein sé leiḃéal orm, aċ tiocfad suas leis=droċ-ċainnt ġéar. Nó, bí sé ag leiḃéal orm=ag déanaṁ cur-síos orm, ar mo ṫréiṫe, ar mo ṡlí beaṫa, agus mar sin.

Leicte—Tán tu leicte go maiṫ=gan ḃeiṫ láidir: deóċailleaċ: gan fulag: droċṡláintiúil: i ndroċ-ṡláinte.

Leiḋb—Ṫug sí leasú na leiḋbe dó=leasú na teangan: paiste maiṫ di.

Leiḋbálaim—Nó, leiḋbaim. Tá an pláta leiḋbálta (leiḋpálta a deirtear) aige go glan=an teanga tugta aige dó. Ṫug sí ana-leiḋbáil dó=ana-leasú den dteangain. Tá sé leiḋbṫa agam (leiḋpa a deirtear)=leiḋbálta.

Léig—Tá an focal san ag dul i léig=ar ceal: ag imeaċt: as úsáid. Tá an t-iascaċ ag dul i léig mar ná fuil aon airgead ar an iasc. Is olc a deineaḋ teanga na tíre seo a leigint i léig=leigint di imeaċt.

Leiġbán—Tá leiġbán teangan aige=ana-ṫeanga teanga ana-ṁór. Cuid den iasc seaḋ an leiġbán.

Leiġbóg—Nó leiḋbóg. Leiḋbóg óinsíġe=óinseaċ a ḃéaḋ liobarnaċ bog inti féinig—ar nós an ṗlubaire amadáin.

Leiġcide—Tá mo ḃróga 'na leiġcidí=iad a ḃeiḋ lag, gan aon ana-ċaiṫeaṁ ná neart ionnta. Táid 'na leiġcidí ag an mbáistíġ anois bíoḋ is go raḃadar ar fóġnaṁ go dtí so. Leiġcide búird, fir, leiġcide d'aon ní—nuair a ḃíon an rud lag, agus gur fuirist é ḃrise as a ċéile. Tá poll i lár na leiġcide bróige sin. Fág an áit sin, a leiġcide.

Leiġeasaim—Leiġis an doċtúir me ó ġalar, ar ġalar: leiġis sé mo ġalar. Beart gan leiġeas foiġne is fearr air.

Leigim—Leig anuas an finneóg=íslig. Leig an braon

=leig amaċ, scaoil amaċ, ar an rud tinn. Mar sin :—leig do ċos, leig do ṁéar. Ḃfuil an braon leicte (licite) amaċ fós ? Ḃé go leigfeaḋ Dia seans éigint orainn=go mbuailfeaḋ Sé seans éigint orainn, nó linn. Ċuala an focal aċ do leigeas tar mo ċluasa é=níor tógas isteaċ im ċeann é : níor tógas ceann do. Tig le leigint=le cur. Leig liom is leigfeaḋ leat=ná bac liom, is ní ḃacfaḋ leat. Tán tu ag leigint leat féinig ró-ṁór=an iomarca ceada a ṫaḃairt duit féinig : gan srian a ċoimeáḋ ort héinig—i gcainnt nó i ngníoṁ. Má leigeas gáire leat féin bíoḋ ḟios agat nárḃ í do ċainnt do b'annsa liom=gáire a ḋéanaṁ mar ġeall ar an gcainnt a dúḃrais. Nuair a leigtear an láṁ teinn tagan an braon amaċ. Aiṫneóinn tu ar leigint na súl=gan aċ mo ṡúile do leigint ort. Ṁuise, nár leigiḋ Dia dúinn siḃ féin is ḃúr gcainnt=earcaine ana-éadrom : droċ-raṫ oraiḃ agus ar ḃúr gcainnt. Gan tu leigint dom (nó, gan tu ṁór-leigint dom), ċun teaċt isteaċ anso ċó luaṫ ar maidin=ón ndial go ḃfuiġir a ṫairḃe agus teaċt isteaċ ċó luaṫ so. Gan tu leigint dom ċun ḃeiṫ ag cainnt i n-árd do ġuṫa i gcóṁnuí. Gan tu leigint, nó ṁór-leigint, dúinn ċun éinní. Ligim a ḋeirtear.

**Léiġim**—Tá an cigire go h-éaċtaċ ċun léiġeaṁ ar ḋuine =ċun a tuiscint caḋ é an sagas tu ó ḃeiṫ ag féaċaint ort : cad a ḃíon ar siúl agat, agus mar sin de. Léiġ sé orm=d'aiṫin sé orm cad a ḃíos ċun a ḋéanaṁ, cad a ḃí ḋéanta agam, cad a ḃí ar intin agam, cad a ḃí im ċroiḋe. Is maiṫ an duine léiġeaṁ (nó léiġte) tu=ċun duine a ḃraṫ, a taḃairt fé ndeara. Léiġeas air go raiḃ sé ċun marú a ḋéanaṁ ón imeaċt a ḃí sé. Sin é mar do léiġeas ar an gcainnt=sin é mar tuigeas í, sin é an t-aḋmaḋ a ḃaineas aisti. Ar ċualais go ḃfuair an Pápa bás ? Seaḋ, léiġeas, air sin ċeana=ċuala cúntas timpal air : nó, léiġeas 'na ṫaoḃ sa ṗáipéar. An ragair ar an gcnoc ? Táim ag léiġeaṁ air=ag cuiṁneaṁ air. Tá sé léiġte agam dul=beartuiṫe, meáġaiṫe. Is mó rud go mbím ag léiġeaṁ air nuair ná bíon éinne im ṫeannta=ag cuiṁneaṁ, ag smaoineaṁ.

**Léim**—Léim ruṫaig=léim a tugtar tréis sársa reata a

taḃairt ċuige. Ṫug sé fásca ruṫaig fén léim, fén gclaiḋe. Léim fearta, nó léim cuirp=léim a ṫugan duine ar a fearaṁ, ar féinig—gan rit a ṫaḃairt ċuige. Léimfeaḋ seana-ḃean na maiḋí croise an méid sin. Baineaḋ léim asam=preab, geit. Léim fásca ruṫaig=léim ruṫaig. Níl aon ṁaiṫ ann ċun léime. Ċaiṫ sé léim fásca ruṫaig.

LÉIMIM—Ċuireas ag léime ċun feirge é=fraoċ feirge do léimim ċuir air.

LÉIMREAĊ—Tá an coinneal ag léimriġ.

LÉINSEAĊ—Tá an fairrge 'na léinsiġ gil=ana-ċiúin: 'na plána: ana-íseal. Ní raiḃ sí 'na léinsiġ inné mar ḃí imeaċt na gaoiṫe rud beag uirṫi.

LÉIR—Tá Séamas ana-léir=ana-ġéar: ana-ḟlaċtṁar tímpal gnóṫa. Is deacair é fásaṁ mar tá sé ró-léir. Ḃíon sé ag obair go luaṫ léir=go tapaiḋ agus go flaċtṁar. Fear luaṫ léir seaḋ é. Deirtear ná raiḃ luaṫ is léir riaṁ le n-a ċéile.

LEIRG—Pairce maiṫ talún a ḃéaḋ leiḃéalta: nó cliaṫán cnuic ná béaḋ cnapánaċ garḃ.

LEISCE—Conus tá giolla na leisce?—le duine leisciúil.

LEISCIÚLAĊT—Ag dul i leisciúlaċt atáim=ag árdú orm atá an leisce.

LEIṪ—Tearḃáin i leiṫ ċúġam an leaḃar=an treó so. Tá muintir an tíġe imiṫe agus gaċ ní im leiṫ; nó, d'ḟágadar gaċ ní im leiṫ=é ar mo ċumas láṁ a leaga orta go léir: cead agam ċúċa go léir. Ċailleamair smut den Aifreann i leiṫ is ná raiḃ an sagart istig=có maiṫ agus ná béaḋ sé istig—ní raiḃ fios againn é ḃeiṫ ann. Ċeannuíos droċ-ċapal a cuireaḋ 'na luiġe gaiḋte orm i leiṫ capaill ṁaiṫ =cuireaḋ orm i leiṫ capaill ṁaiṫ é: i n-ineaḋ capaill ṁaiṫ—an fear a díol á insint go raiḃ sé 'na ċapall maiṫ agus do ċeannuíos é á ṁeas san. Ní ceart dúinn dul a ċodla fós i leiṫ is go ḃfuil an Saor-Stát againn=á rá linn

féinig go bfuil sé againn. Glaoḋas air, aċ do lean sé den obair i leiṫ is nár ċualaiḋ sé me=á leigint air nár ċualaiḋ: ċó maiṫ agus dá mba nár ċualaiḋ sé me: fé mar ná cloisfeaḋ sé me. Labair sé im leiṫ=ar mo ṫaoḃ, im ḟaḃar. Gaḃas siar agus ḃí gaċ poll is pruais féin leiṫ sa treó san=im ċoinniḃ. Dá bféadfainn é ní h-iad mo ċluasa ba ṁian liom a ḋ'ḟágaint fé leiṫ do ḋuirn=féd ḋorn ċun buille a ḋ'ḟáilt: fé treó do ḋuirn. Tá Muintir na h-Éirean i leiṫ Ḋáil Éirean=ag brat air. Tá na feirmeóirí i leiṫ na h-aimsire ċun a gcuid earraí do ṡáḃáilt. Táim i leiṫ na déirce, fóirióir=ag imeaċt leis an ndéirc, i n-aon treó aṁáin leis, ag brat air.

**LEITE**—Níl ann aċ ceann leitean=ceann ná bíon aon ana-ṫuiscint ann, ná aon ana-ní eile.

**LEITEAD**—Ṫóṁais an gréasaí mo ċos ar a faid agus ar a leitead agus ar a h-airde. Níl againn aċ dá leitead an tíġe seo de ḃlúire prátaí.

**LEIṪÉID**—Tá an fear san scópúil rábaċ leiṫéid Ṡeáin=ar ċuma Ṡeáin. Tá sé go h-olc do leiṫéid-se. Tá sé conntaḃartaċ (cúntúrtaċ) ḃeiṫ ar an bfairrge leiṫéid an lae indiu=lá de ṡaġas an lae indiu. Ní tuigean mise ná mo leiṫéid eile faḋb den tsaġas san=éinne eile mar me, cosúil liom. Dá bfeicfeaḋ sé tusa nó do leiṫéid eile ċuirfeaḋ san lán a ċroide d'átas air.

**LEIṪÉISE**—Bean fuar ċun gnótaí a ḋéanaṁ. D'ḟágfaḋ sí 'na diaiḋ gan déanaṁ iad. Bean ċlisde an taoḃ eile. Ḋeiseóċ sí na stocaí, cig, aċ scaoilfeaḋ an leiṫéise iad agus mórán eile trí n-a laḃraċa. Is éaċtaċ na leiṫéisí ban iad.

**LEIṪILIG**—Ċuireas an méid sin airgid ar leiṫilig=i leaṫ-taoiḃ, i n-áit dó féinig. Ṡuiḋ an scróinséar ar leiṫilig, nó ar leiṫirig=i n-áit dó féinig: i gcúinne as an slí coitianta. Fear ar leiṫirig é sin=fear ann féinig: fear de ṡaġas ar leiṫirig: de ṡaġas fé leiṫ.

**LEITIR**—nó litir. Ní ḃfuaireas aon freagra ar mo

litir, ar mo litir. Ṫugas an litir féin láiṁ=ċuireas m'ainm léi.

LEIṪREAĊAS—Tá leiṫreaċas agam á ḋéanaṁ ort=táim ad ċur ar leiṫirig—ar aon tsaġas slí: cóir fé leiṫ á ċur ort—pé aca i dtaoḃ dúṫraċta nó failliġe. Tá scamaill leiṫreaċais sa spéir=a ḃíon ag imeaċt leó féinig: scamaill aonraċa. Is mór an fear leiṫreaċais é=fear ar ċuma dá ċuid féinig: go mbíon imeaċt fé leiṫ ag baint leis. Nó, leiṫreaċais. Ḃíodar 'na gcóṁnuí ar leiṫreaċais.

LEIṪREAĊAISEAĊ—Is leiṫreaċaiseaċ an fear é=fear a ḃíon ag imeaċt i leaṫ-taoiḃ: a ḃíon ag imeaċt leiṫreaċasaċ. Nó, leiṫreaċasaċ.

LEÓṀAIM—Ní leóṁfainn dul ann=ní ḃéaḋ sé de ṁisneaċ agam. Deinean an ṁ srónuíoċt do ċur i bfeidm ar an ó. Ní leóṁaite dom buala amaċ ag an leanḃ ar eagla na teine=ní d'féadfainn, nó níor ċeart dom, a leóṁa. Aċ, ní laṁálfaḋ an tsláinte dom buala amaċ=ní leigfeaḋ: agus labartar é fé mar do ḃéaḋ sé scríoḃta lauálfaḋ.

LEÓN—Lá leóin=lá léin, lá bascaite. Nuair a ḃíon duine ċun rud éigint díoḃálaċ a ḋéanaṁ bailíon sé an león ċuige=droċ-fuadar: ḃéaḋ león an ġníṁ sin bailiṫe roim ré. Tá an león bailiṫe indiu ċun taḃairt fé ṫruacail-saiġdiúirí.

LEÓNAIM—León sé a alt. Aċ rud eile seaḋ é ċur as inead.

LEÓR—Is cuma liom mar ġeall ar an bfeóil mar ġeóḃainn leór leis an ainirte (anḃruiṫ)=mo dóṫin. Ġeóḃ-ainn leór le prátaí ċun dinnéir=sásaṁ mo ġoile.

LÍ—Níl lí na lé aige=tá sé dealḃ boċt: gan faic: gan seóid-a-darra. Níor fág na duḃċrónaiġ lí na lé sa tiġ agam=éinní.

Lia—Ní liaṫa tír ná nós (sin é mar a deirtear é)=ní iomaḋúla tíorṫa ná nósana an doṁain.

Liaċt—Níl an focal san agam fós agus a liaċt uair a ċuala uait é=agus a ṁinicí a ċuala. Dá liaċtaiġe uair a déarfá liom é ní ḋ'féadfainn é ċoimeáḋ. Nó liaṫaċt. Níl sé déanta fós agus a liaṫaċt uair a dúḃart leat é ḋéanaṁ. Dá liaṫaċt uair a ċuirear ċun é ḋéanaṁ níl sé críoċnuiṫe fós.

Liaḋairne—Duine leisciúil: ná téiġean ag triall ar a ġnó: fear fuar aimsir ġnóṫa. Ní ġná iasc sa líon ag an liaḋairne díoṁaoín—sean-focal.

Liag—Ḃí liag ṁór ċloiċe ann.

Lían—Úirlis a ḃainean le saor cloċ—ċun an mairtéal a leaṫa.

Liaṫ-ḃuiḋe—Liafuí a deirtear. Ḃí an liaṫ-buiḋe orm le scannra—tógan sé ana-eagla ċun an liaṫ-buiḋe a ċur ar ḋuine. Ċuir sé an liaṫ-buiḋe orm—duine a socruiġ é féin ar nós sprioḋe sa doirṫeaċt (doirċeaċt).

Liaṫ-ḋearg—Gné daṫa é sin. Liaṫġorm=bán-ġorm: gorm ná fuil láidir.

Líġim—Ḃí an cat ag líġe mo láṁa=ag taḃairt na teangan di.

Líne—Tá líne ṁór fén gcirc=an méid uḃ go mbíon cearc ġuir 'na luiġe orṫa.

Líntéar—Slí ċun uisce a ṫaḃairt trearsna fé ḃóṫar agus é scaoile ar aġaiḋ. Bíon siad i bpáirceana, leis, ċun an t-uisce a ṫaḃairt leó. Tá an gort so lán de líntéirí. Tá rud éigint ag stop an líntéara. Nó, linntéar.

Líobaim—Deinean an bó an gaṁain do líoba. Tá sé líobta (líopuite). Tugaḋ lioba den dteangain dom—nuair a ḃéaḋ scoblaeraċt ar siúl=scríob, leiḋb, buille.

LIOBAR—Ṫug an fear liobar den hata, den dtuáille, ḋom=buille de rud éigint bog a lúbfaḋ. Liobar de téadán, de scotán feamanaiġe. Tugtar liobar ar an té a ḃíon neaṁ-ċruinn, neaṁ-ṡlaċtṁar. Dá mbéaḋ an t-aer imiṫe as liaṫróid béaḋ sí 'na liobar. Ḃuailear liobar den leaḃar, ḋem láiṁ, air=buille bog liobarnaċ. Ṫugas liobar don liaṫróid=buille neaṁ-ċruinn. Ṫugas liobar fé—buille fé i slí ná béaḋ ḟios agam cá mbuailfinn é, nó an mbuailfinn i n-aoċor é.

LIOBARNAĊ—Nać liobarnaċ ataoi'n tu—dá dtuitfeaḋ leaḃar as láiṁ duine. Ḃéaḋ na láṁa liobarnaċ dá mbéaḋ barraí na méireana crapaite leis an ḃfuaċt.

LIOBÓG—Ḃean a leigean mórán gnóṫaí trí n-a láṁa. Ní bean ġasta í, agus leigean sí mórán neiṫe uaiṫi a ċoimeádfaḋ an ḃean ġasta suas.

LIOĊTÁN—Carn cloċ. Nó leaċtán.

LÍOMÁNUIĠIM—Ḃíodar ag líománú orm=ag eascainí go trom.

LÍOMÓID—Tora buiḋe cosúil le h-oráiste. Líomóid sa ḃfoclóir.

LÍONÁIL—Tá líonáil ar ḃarra an uisce=snas gorm, nó aon tsaġas clúdaiġ. Ḃéaḋ ar ḃarra an tae dá mbéaḋ sí i ḃfad stadaiṫe (stataiṫe), nó ar an dtobar. Deirtear níonáil, leis.

LÍONAIM—Tá an íoscóid ag líona, ag bailiú=an braon ag teaċt inti. D'ḟanamair ar an gcarraig gur líon orrainn=gur líon an ḟairrge isteaċ orainn.

LIONN DUḂ—Galún leanna duiḃe.

LÍON-RUIṪ—Tá líonruiṫ air=preabarnaċ 'na ċroiḋe: (go minic) mearaṫal. Ṫáinig líon-ruiṫ agus mearaṫal orm nuair a ċonnac an taiḋse (taiḋbse)=scannra: Léim mo ċroiḋe isteaċ im béal, agus ḋem ana-ṗreabarnaċ Dá

mbéaḋ buaċail ag foġluim conus snáṁ a ḋéanaṁ tairicéóċ sé a anáil i slí ait nuair a cuirfí isteaċ san áit ḋoiṁin é, agus tiocfaḋ líon-ruit air ar feaḋ leaṫ-nóiminte. Bíon líon-ruit ar sean-ḋuine i gcoinniḃ an ċnuic=builean an croiḋe níos tiuba (tiúa) aige.

Líontán—Líon beag: nó, gaḃlóg agus líon ar a barra, 'na barra.

Liopa—Tá liopa mo ḃéil teinn=ceann ḋe sna beóla. Liopa na cluaise=an ċuiḋ íoċtaraċ di a ḃíon bog leaḃair.

Lipín—Ḃíodar 'na lipíní maol-ḃáite, 'na lipíní báite: ḃí sí 'na lipín ṁaol-ḃáite: ḃí sé 'na lipín ṁaol-ḃáite—ag an gclagarnaċ ḃáistí=fliuċ báiḋte: ċó fliuċ is is féidir fliuċ a ḃeit.

Liucuiġim—Nó, liocuiġim. Tá tursóga tall is i ḃfus anso, aċ dá mbéaḋ an áit liucaiṫe ḃéaḋ sé go ḋeas=ar leiḃéal: leiḃéalta. Táim á liucú=á leiḃéalú.

Liúdar—Ṫugas liúdar ḋó=buille bais: buille ḋen tslait: liúdar ḋen maide: hainnse: aċ ní cnag é.

Liútar-éatar—Cad é an liútar-éatar atá oraiḃ? =ana-screadaíl: ana-ġeóin. Ṫáinig sé isteaċ agus liútar-éatar aige cá raiḃ na ba imiṫe=ana-screada glóir: screaduil. Nó, liútar-léatar. Ḃeiḋ sé 'na liútar-éatar i n-Éirinn againn arís muna nḋeinfar socrú=tré-ċéile: 'na ṗrairig. Ḃí sé 'na liútar-eatar idir Éire is Sasana.

Loḃaim—Tá na prátaí ag loḃa, nó ag loḃaċtaint, orainn. Táid loḃaiṫe, nó loḃta, ċeana.

Loċ—Ċuaiḋ sé fé loċ=fé uisce—fear a léim isteaċ san uisce ceann ar aġaiḋ. Ċuireas mo ċeann fé loċ—bíoḋ is ná béaḋ i gceist aċ tobán uisce.

Loc—Saġas póna ċun caorać. Gleann luic—sin ainm áite. Ḃailiġ na saiġdiúirí na daoine isteaċ i n-aon loc amáin=áit 'na mbéaḋ daoine nó aon tsaġas ainṁiṫe teannṫuite isteaċ le ċéile. Bíon an pobal i n-aon loc

aṁáin nuair a ḃíḋ istiġ i dtiġ Dé—istiġ sa tráipéal (séipéal): ní gá ḋóiḃ ḃeiṫ ḃrúite. Ḃíon na daoine agus na beitíġ i n-aon loc aṁáin ar ṗáirc an aonaiġ.

LOCA—Nó luca. Luca olla (olna)=lán do ḋuirn di: an méid a tógfaḋ do láṁ amaċ. Ḃí lucaí cúráin (cúḃráin) le béal an ṁadra, an ċapaill: ar an bpórtar; ar dtráiġ=blúirí béaga cúráin.

LOCÁISTE—Fuaireas locáiste ins na bróga=lagú: an méid airgid a maiṫtear. Fuaireas ar leaṫ a luaċ' iad: ar leaṫ a ḃfiaċa.

LOĊT—Ní hé do loċt do luiġeaḋ=má tá loċt ort ní hé tu ḃeiṫ ró-ḃeag é.

LÓĊTAINT—Ní raiḃ ann aċ an lóċtaint ar a sé ar maidin inḋiu=geala an lae.

LOĊTUIĠIM—Tá an t-éadaċ rud beag bun-os-cionn 'na ḋaṫ im ṡúile-se, aċ ní loċtóċ an méid sin é=ní h-aon ana-loċt air é.

LOG—Leiġe na log ort—eascaine é sin. Is tapaiḋ an leiġe é; mar, nuair a ṫagan an ġrian, ḃíon an log leaċta imiṫe trim i gceann nóiminte agus gan aon ṗioc de fágta. D'iṫeas, nó d'ólas, an iomarca, agus tá sé 'na log ar mo ċroiḋe=i n'ualaċ, stadaiṫe, ar mo ċroiḋe. Is mó a ḃainean log leis an ndiġ, agus an stalca leis an mbia.

LOĠA—Naċ mór an loġa nár cailleaḋ éinne anso riaṁ gan an sagart=fuascailt ó ḋlí: taḃartar fé leiṫ—ó Ḋia anso. Sin é an loġa fuair an cailín—ḋá oíċe sa treaċtain ḃeiṫ saor aici=cead. Ḃíon loġana ag dul le paidreaċa, leis.

LOGAL—An poll 'na mbíon an tsúil.

LOGARTA—Tán tu ag féaċaint lom logarta=log anso is ansúd ort: na pluic tuitiṫe isteaċ—agus na súile

súiġte isteaċ sa ċeann uaireanta. Oirean sé dos gaċ aon ainṁí.

**loiġín**—Buaileaḋ anuas i loiġín an ḃaiṫis me=an lag a ḃíon isteaċ sa ċeann idir an mullaċ agus an t-éadan. Ísleán seaḋ é a ḃíon isteaċ i gceann an linḃ go mór mór.

**loiliġeaċ**—Bó ar a bainne: bó a ḃíon ag taḃairt bainne.

**loingeas**—Tá mórán loingeasa ag gaḃáilt an treó anoir=árṫaiġe.

**lóipín**—Sneaċta na lóipíní=sneaċta lóipíneaċ: sneaċta cáiṫte; sneaċta a ṫuitean go breá bog.

**loiscim**—Níor loisc seana-ċat é héinig riaṁ—toisc é ḃeiṫ ró-aireaċ garta ċuige.

**lom**—Níor ċuireas lom díreaċ ċun na h-oibre fós=díreaċ díreaċ. Ċuir sé 'na luiġe lom orm go raiḃ an ceart agam='na luiġe go daingean. D'eiriġeas lom díreaċ as an bport=díreaċ ar fad. Táim ana-lom sa tsaol=ana-ḃoċt. Ḃíos i bḟad ag faire orṫa agus fuaireas an lom (orṫa) sa deire ċun iad a ṫreascairt=an tseans, coṫrom, caoi, faill. Níl sa méid adúḃart aċ lom na fírinne, lom an ċirt=an fírinne glan; an ceart ar fad. Fuaireas an t-eiteaċ uaiḋ lom díreaċ. Coirce lom=cáiṫte, glan.

**lom-aosta**—Tá sí lom-aosta=cuiḃsaċ aosta. Ḃíon duine aṁlaiḋ nuair a ḃíon an 40 fásta 'na ḋiaiḋ aige, an léim ag cailliúint, agus mar sin.

**loma-ċaiṫte**—Tá sí loma-ċaite ṫréis a clann a ṫógaint.

**loma-ċeart**—Ḃí an loma-ċeart agam ċun na páirce—bun-ós-cionn leis an éagóir agat-sa=an ceart ar fad.

**loma-leaṫ**—Deineaḋ dá loma-leaṫ dem ċamán=dá leaṫ lom díreaċ: dá leaṫ coṫroma.

LOṀNÁN—Is éaċtaċ an loṁnán sin é=bolg mór a beiṫ air: bíon a leiṫéid neaṁ-ċúnláisteaċ agus tógan mórán sli. Ní ḋ'ḟéadfainn a tuille a ḋ'iṫe mar táim ċó teann le loṁnán=ana-lán: ní ḋ'ḟéadfaḋ a leiṫéid a tuille a ċur siar. Laṁnán.

LOMRA—Tá lomra na gcaorac (nó na caorac) sa spéir, ar an spéir=scamaill ṁóra ḃána. Aċ, bearra na gcaorac =scamaill ċaola dréimreaċa a ċuirean deártaṁ na caorac beárrṫa ar an spéir.

LON—Raġainn 'on mbaile mór dá bfuiġinn an lon air= ciúinear idir dá ġála: nó triomaċ idir dá ċiṫ (ciot). Tá lon tagṫa=stad báisti, gaoiṫe, is mar sin de. Ṫaḃarfá lon ar ṫamal saoire idir dá ḃobta oibre.

LÓN—Lón síorruiḋe=an Ċomaoine a ṫógan duine ag imeaċt ar an saol dó.

LONNA—Lonna an ṁaide ráṁa=an áit go mbíon an láṁ air. Níos sia amaċ bíon an caol—caol an ṁaide ráṁa: agus níos sia amaċ arís an ḃas. Cluas an ṁaide ráṁa sead blúire leis héinig go mbíon an dola aníos tríd.

LONNUIĠIM—Cá mbíon na caoira ag lonnú aimsir an ḃrotail?='na gcóṁnuiḋe coiṫianta. Ní ceart duit ḃeiṫ ag lonnú an tiġe sin=ḃeiṫ ag dul ann agus ḃeiṫ ann, go minic.

LORGAIREAĊT—Táim corṫa ó ḃeiṫ ag lorgaireaċt na scine ó ṁaidin=ḃeiṫ sa lorg—lorg fada.

LOSCA—Tá losca doiġe orm=an dóġa a ḃíon i gcroiḋe duine nuair a ḋ'íosan sé rud ná taiṫníon leis: bíon an croiḋe ag dóġa.

LOSNA—Córda beag a ḃíon ar an spiléar (spléar) agus go mbíon baoite air agus duḃán. Losnaí.

LOT—Ní ḃeiḋ Rialtas Ṡasana sásta ár srón ar fad a

tabairt dúinn gan lot éigint do ċur ar an ngnó=é ṁille, é ċur siar, i slí éigint.

**Luaċ**—Tá luaċ an airgid, luaċ do ċuid airgid, go maiṫ agat sa bó a ċeannuiġis. Tá ceiṫre luaċa ar gaċ aon ní sa tsiopa san=gaċ ní ḃeiṫ ceiṫre uaire níos daoire ná mar ab fiú é—nó, ná mar a ḃí sé. Tóg leat na bróga ar £2 agus beiḋ ceiṫre luaċa an airgid agat (ionnta)—an siopadóir a déarfaḋ le lé is leaga leat. Tá luaċ na bpúnt d'ḟeaḃas tagtа ort=ana-ḟeaḃas. Torm, nó trom, luaċ tuistiúin d'arán. Dá gcaiṫfá an tobac déinfaḋ sé luaċ mór de ṁaiṫeas duit=ana-ṁaiṫeas. Is mór é luaċ na foiġne=is fiú mórán é.

**Luaḋaim**—Tá Seán agus Máire luaiḋte le céiliġ le faḋa=geallúint pósta ḃeiṫ eatorra: geallta. Is oṫ go deó liom é ḃeiṫ luaite liom gur ḋeinead an droċ-ní sin=é ḃeiṫ ráite liom, curṫa im leiṫ.

**Luadar**—Cuireaḋ deire le n-a luadar=le n-a lúṫ, imeaċt, réim. Ḃain na dataċa dem luadar me. Níl puinn luadair agam, nó ionnam=fuinneaṁ, coisíoċt, siúl. Dá mbéaḋ mo luadar agam is tapaiḋ a ġlanfainn an claiḋe—adéarfaḋ sean-duine crapaite. Nár ḃainiḋ Dia do luadar díot. Sé an feall é nár baineaḋ dá luadar é le h-aon ṗléar (piléar) aṁáin.

**Luat**—Tá sé ró-luat an geiṁre teaċt fós. Is leat-ċuma liom catain a ṫiocfair—leat-uair luat nó déanaċ. Tán tu luat láidir lúṫṁar (lúfar)=tapaiḋ.

**Luat-ḃéalaċ**—Táiḋ ana-luat-ḃéalaċ=ana-tapaiḋ 'na gcainnt. Tá an luat-ḃéalaiġe ón nDúċas aca.

**Luat-intineaċ**—Táim luat-intineaċ=tapaiḋ im' aigne: tá luat-intin agam. Lua-ṫintineaċ a deirtear.

**Luatuiġim**—Luatuiġ ort, nó leat=brostuiġ, cuir anam ionnat héinig. Caiṫfar an clog do luatú=do ċur ċun cinn. Luataiġ an órpairt sin ċun na h-uaġa an fear boċt.

LÚB—Tán tu im lúib=im ċóṁaċt. Táim i lúib=i ngreim, i gcruaḋ-ċás. Tá an leabar léiġte agam ó lúib lúib agus ó ċlúid clúid=ó tosaċ deire: gaċ leaṫanaċ riaṁ de. Is fearr an cú a bíon sa triúl ná an cú a bíon sa lúib=ceangailte. Níl aon lúb ar lár ar an gcainnt, ins an gcainnt, sin—nó i n-éinní=aon rud amú, bun-ós-cionn. Ní hé a toil féinig i n-aoċor a deinean sé mar tá sé ró-ṁór i lúib Seáin Ḃuiḋe=fé n-a láiṁ: 'na ġreim, ag braṫ air. Tá lúb as an slabra, as an stoca. Tá an lúb istig ag an aṫair sa ṁac, ag éinní i n-éinní eile=cion aige air. Lúb ar lár is gairid go mbeiḋ 'na poll—sean-focal. Bíos i lúib a 40 ins na cártaí, aċ níor tógas an cluiċe 'na ḋiaiḋ sin. Ċaiṫeas pinginí maiṫe ar ċleas na lúb lá an aonaiġ. Táid ċó cam le cleas na lúb=cam go maiṫ. Tá lúb ṁaiṫ bóṫar (de bóṫar) as so timpal go dtí an Scairḃ. Lúb rutaiġ=an sagas lúibe a cuirtear fé ṁuineál duine nuair a bítear á ċroċa. Aċ, snaiḋm rutaiġ=an tarna snaiḋm a ċuirfá id bróiġ. Dá dtabarfá fé beiṫ ċó mór lúb istig san nGaoluinn agus atán tu sa boṫántuíoċt béaḋ sí agat=ċó mór ceangailte isteaċ inti. Tá ana-lúb istig agam sa gcapal san=ana-fonn beiṫ orm é beiṫ agam: ana-ċion agam air: ana-ḋúil ann: ana-leisce scarúint leis.

LÚBAIM—Bí sé ag lúba is ag lúbarnaiġ=an ċamastuil sa triúl aige: gaċ seift á d'imirt aige a d'iarraiḋ teaċt as cruaḋċás. Coir is lúba a d' fuascail amaċ as an bpriosún é=seifteana.

LÚBAIREAĊT—Bí sé ag tabairt gaċ aon ċor agus lúbaireaċt uaiḋ san áiteaṁ=ag casa is ag lúbarnaiġ ar a díċeal toisc a beiṫ ag dul air (ag dul na ċoinniḃ).

LÚDRAĊ—Tá an ċóṁla, an doras, ar a lúdraċa=croċta: ar na pocáin: oiriúnaċ le h-í, h-é, d'oscailt isteaċ nó a ḋúna amaċ. Baineaḋ an ċóṁla dá lúdraċa=na rudaí ar a ndeintear í ċasa. Casan sí ar a lúdraċa. Cuir an doras ar a lúdraċa. Tá sí dá lúdraċa=gan beiṫ ar na lúdraċa.

LUG—Leiġe na lug ort=log.

**Luid**—Níl oiread is luid den éadaċ, de sna balcaisí, orta=faic. Níl luid móna, prátaí, agus mar sin de, againn=níl aon ḃlúire de sna h-earraí sin. Níl luid againn=níl feóid-a-ḃarra, faic.

**Lúidín**—Ḃí sé fliuċ báite ó lúidín a ċoise go mullaċ a ċinn.

**Luiġim**—Cuirim gaċ ní fé luiġe na faoisdine seo=fé ḃráid: fé ḟeiḋm. Ċuirear gaċ ní fé luiġe m'ḟaoisdine don tsagart. Níl sé ċun luiġe leis an gcreideaṁ gallda=ní luiġfiḋ sé isteaċ leis: ní ġlacfaiḋ é: ní iompóiḋ air. Luiġ bás a ṁátar ana-ṁór ar a ċroiḋe=goill. Tá Seán luite (luiġte) ana-ṁór ċun an óil, leis an ól, le déanaí. Ní féidir Béarla a ċur 'na luiġe ar an mbaile seo=a ċur i ḃfeiḋm. Luiġ sé ró-ṁór leis an nGaoluinn sa tslí gur ḃris ar an sláinte aige. Ḃí sé ag luiġe a ṡúile orm=ag caoċa. Más áil leat an gnó so a ċríoċnú fé n-a ré, ní mór duit luiġe amaċ ort héinig=an méid is mó is féidir leat a déanaṁ (mar a ḃéaḋ buaċail ag rit). Ní mór dó luiġe amaċ air héinig ċun coimeáḋ ċun tosaiġ=ḃeit ar a ḋíċeal. Is fada a ḃíomair ag cur ċuige, aċ táimíd luite ċuige anois=tá tosnuite againn air dáiríriḋ. Luiġeamair ċun cainnte le n-a ċéiliġ=tosnuíomair (go dúrtaċtaċ). Ḃí an tsúil luite aige uirti. Tá an tsúil cnagta (cnacaite) aici air=luite, iaḋta. Tástáil na bróga ort féaċaint an ḃfuilid ag luiġe go maiṫ ort, ar do ċosa. Táim luite amaċ ar é déanaṁ=beartuite, meáite (meáġaite).

**Luiġeaċán**—Tá ana-luiġeaċán aige sin leis an ól=luiġe—aċ é ḃeit níos láidre: bíon sé ag luiġe i gcóṁnuí.

**Luiġe-ṡeóil**—Tá luiġe-ṡeóil ar an mbád=í luite ar a cliaṫán: leat-ċeann uirti. Tá luiġe-ṡeóil ar an ualaċ=leaga aige go dtí taoḃ éigint: leat-ċeann. Tá luiġe-ṡeóil maiṫ ar Ṗádraig aníos ċúġainn=é ag siúl cam agus leat-ċeann air.

**Luiġíoċt**—Nó, laiġíoċt. Tá luiġíoċt éigint orm inniu=me ḃeit ag braistint lag.

**Luimeaċt**—Tán tu ag dul i luimeaċt=i dtanuíoċt, ag cailliúint na feóla.

**Lútáil**—Ḃí an madraí ag lútáil orm, nó liom. Ḃí an cailín agus an buaċail ag lútáil ar a ċéile=ag déanaṁ cabadais le n-a ċéile. Ḃíon na h-iascairí ag lútáil leis an iasc nuair a ḃíd sa líon=á mbaint amaċ as na mogaill is an líon: á láiṁseáil. Ḃíon lútáil ṁór ag leanúint an ime sar a mbíon sé ullaṁ. Aon uair a ḃím díoṁaoín bím ag lútáil leis na leaḃarta=á ḃfoġluim, á gcur ċaram: á láiṁseáil. Ḃíon an feirmeóir ag lútáil leis an gcré, an cócaire leis an mbia, agus an madra le duine—le n-a ḋá lapa tosaiġ. Is mó lútáil a ḃíon faċta ag an gcoirce sar a mbíon sé sáḃálta.

**Lutarnaċ**—Tá mórán lutarnaiġe ag fás sa ngáirdín=salaċar: buaċaláin ḃuiḋe agus cupóga agus gaċ aon tsórt: nó an féar féin.

**Lutóg**—Lutóg prátaí=dorn prátaí a cuirfí isteaċ san (fén) ngríosaiġ. Tá lutóg sa teine agam.

## M

**Mac**—N'feaca aon ṁac máṫar ba ṁeasa ná me héinig=éinne. Ní mac do t'aṫair tu=nílean tu cosúil leis. Sé Liam mac a aṫar mar a ċaiṫfeaḋ sé amaċ as a ḃéal é=sé an t-aṫair 'na sceile-ḃeaṫaiḋ é. Ó Ṁac Uí Ṁaṫúna a fuaireas an focal.

**Máċail**—Ní ḋeinfeaḋ braon báistí máċail d'éinne=díoḃáil. Sin é an t-aon ṁáċail aṁáin atá agam ar an áit é ḃeiṫ ró-ḟada ó láiṁ=loċt. Ḃí sceaċt máċailí an tslé (sléiḃe) air ḋar leis féinig=gaċ aon tsaġas. Ní h-aon loċt ar an mbó an ṁáċail beag san. Níl aon ṁáċail ar an ḃfeóil=aon rud bun-ós-cionn.

**Máċailíġim**—Tá an prátaí seo máċailiṫe ag an sioc=máċail orṫa: díoḃáil déanta ḋóiḃ.

MACALLA—Tá na Gearmánaiġ ag baint macalla as na Sasanaiġ=ag baint ċeóil asta; á ṫabairt ḋóiḃ go binn: ag baint ramṁsaiġ asta.

MACÁNTA—Creideas go macánta deiṁniteaċ é=go fíor. Tán tu ag dul ar go macánta=gan aon ḃréag. Tá an leanḃ mín macánta=gan ḃeiṫ crosta malluiṫe. Nuair a deintear an neanntóg a ḃeiriú bíon sí macánta, mar bainean an beiriú an niṁ aisti. Madra macánta=ná fuil malluiṫe, niṁneaċ.

MAĊTNUIĠIM—Ṁaċtnuíos nuair a ḋ'ḟéaċas ar dtúis gur fear a ḃí ann=ċuiṁníos (ċuiṁniġeas). Is deacair aon difríoċt a ḋ'feiscint eatorra, aċ ar ṁaċtnaṁ cruinn ḋéinfá beagán beag amaċ=tréis maċtnaṁ cruinn a ḋéanaṁ.

MÁḊ—Cárta a ḃíon ar aon daṫ aṁáin leis an gcárta a iompuiġtear ar barra. Sin é an má is mó a ḃíon ar na cártaí=a ḃíon istiġ, a ḃíon ar imirt. Cad tá 'na ṁá? Cad ba ṁá mór ann?=cad é an cárta a ḃí 'na ṁá mór? Fuair sé an má mór orm=fuair an lá, an fear maiṫ, orm. Máite (máiḋte) ar fad atá im ḋorn-sa agam. Tá ċúig ṁá, sé ṁá, seaċt má, agam=an oiread san de ḋaṫ an ċinn. Tá hartana 'na má an trus so. Ḃí naoi na má agam=an cárta go raiḃ naoi marcana air. Tá aon an ṁá agam. Agus deirtear—seaċt a' ṁáiġ (an ṁáiḋ) bíon sé áḋṁarac.

MADRA—Madra gaoiṫe=gaoṫ ṁór láidir. Ar an sli ċéadna madra taoide=taoide ṁór láidir. Nó, madra gaoiṫe=sórt scamall a ḃíon ar an spéir a ṫeasbánan gaoṫ i gcóṁnuí agus a tugaid leó í: scamaill ċaola bána go mbíon cosa fúta. Ḃíon gaoṫ orta=cuirid gaoṫ i n-úil: tugaid an ġaoṫ leó.

MAGA—Ní cúram mar ṁaga é sin, aċ cúram le h-éifeaċt=cúram go mbíon éifeaċt ann.

MÁGÁINE—Níl mágáine ort=níl pioc, puinn, faic, seód-a-ḃarra. Níor ḋein an fuaċt ná an fliuċán mágáine liom=níor ḋein éinní riaṁ. Níor ḋein an fuisce

mágáine liom=aon droċ-ní: níor eiriġ sa ċeann agam. Ní ḃfuaireas mágáine ar an mbó=éinní gur fiú é d'áireaṁ. Níl mágáine fágṫa agam tréis na gcártaí.

MAIDE—Níl i Máire aċ maide marḃ=duine gan ḃrí, gan anam. Maide siúicre: maide duḃ siúicre. Maide láṁa=maide siúil. Tá sé 'na ṁa de marḃ ag an mtal.

MAIDE I N-UMAR—Maidinumar a deirtear. Tá maidinumar (de ġnó) le déanaṁ againn=go leór agus breis. Taḃarfaid sé maidinumar dom é seo a ċríoċnú=mo ḋóṫin go maiṫ—agus breis. D'ḟág an sagart maidinumar agam, nó orm. Conus? An méid seo beiṫ déanta agam uair a' ċluig, i n-uair a' ċluig (aimsire). Nuair a ġeiḃean fear an tiġe bás, cis, fágan sé maidinumar ag, nó ar, an gcuid eile=breis gnóta nó aċrainn. An maide a ḃíon i n-umar bíon sé á ċasa i gcoṁnuí, agus ní ḃíon deire go deó leis an nglór a ḋeinean sé—fé ḃun é ṫógaint amaċ. Mar sin is cúis aċrainn agus duaid é i gcóṁnuí.

MAIDIN—Cad a ṫug anso ṫu ċó moċ sa maidin: an t-am so de ṁaidin?

MAIDIR—Ní mór duit beiṫ maidir le gaċ éinne anso=ar nós gaċ éinne: ar aon imeaċt aṁáin. Ní maiṫ le mórán daoine an socrú san, aċ maidir liom-sa de — =ċó fada liom-sa de: ċó fada is a ḃainean an scéal liom-sa. Nílean tu go h-olc maidir le Gaoluinn=ċó fada le Gaoluinn. Cuir síos an Ġaoluinn agus an Béarla maidir le céile=ar aon imeaċt aṁáin le céile: ar aġaid a céile amaċ: agus mar sin de. Cuir ag obair maidir le céile iad. An dá ċléiḃ atá ar an asal táid maidir le céile=i n-áireaṁ a céile: ċó beag is ċó mór le céile. Dein an dá ċiste maidir le céile=cóṁ-toirt: dein cóṁ-toirt iad. Tá finneóga an tiġe maidir le céile. Tá an dá ċléireaċ maidir le céile i bport aċ nilid i dtoirt.

MAIG—Tá maig ar mo hata=leat-ċeann. Tá maig ar mo ċeann, ar mo ṁuineál=cas mí-nádúrta tóirtéiseaċ: leat-ċeann.

MAIĠDEAN—Maiġdean ḃuaille=bó ná raiḃ aon laoġ riaṁ aici. Caoira nár ruġ uan riaṁ, agus mar sin.

MAIGIÚIL—Naċ maigiúil an blúire beag sin é?—fear go mbíon maig air.

MÁILE—Tá gaċ aon ṁáile ḋen ḃfear san cúmta córaċ=blúire, cuid, páirt. Tá gaċ aon ṁáile ḋem roṫar briste. Níl aon ṁáile a ḃaineann liom ná fuil imiṫe ar fuaid an ḃaile=gaċ éinní ḋá mbaineann liom. Má ḃriseann aon ṁáile ḋen inneall tá an gluaisteán 'na stop. Tá an máille seo briste ar mo ḃróig, an máile seo ḋem bróig—an stropa tiar, ceann ḋe sna súile, aon ṗáirt ḋi. Máilí seaḋ casúr, siséal, corrán, speal. Tá a lán máilí sa tseómra so=mórán neiṫe.

MÁINEÁIL—Bíon duine ag máineáil nuair a ḃíon sé ag imeaċt go mall: ag cur na coise tar an gcois eile: nó, nuair a ḃíon sé ag gaḃáilt go mall d'éinní. Níleann sí aċ ag máineáil ar fuaid an tiġe=gan puinn anama ḃeit inti. Cuir uait an ṁáineáil siúil sin agus brostuiġ. Ag máineáil ar an litir sin atán tu=á scríoḃ go mall ríġin. Ag máineáil ar éinní, le h-éinní.

MAINGISÍNÍ—Tá cuid ṁait maingisíní ar an mbórd agam, sa mála=neiṫe. Ní raiḃ mórán maingisíní ag an sróinséar san: ní raiḃ aige aċ aon ċeann aṁáin=málaí, giúirléidí.

MÁINLEÁD—Mailléad a deirtear. Sin casúr adṁaid a ḃíon ag buala siséal agus armáil eile. Tá ceann mailléid ar Ṫomás=ceann adṁaid: ceann mór gan tairḃe: gan puinn istiġ ann, dall.

MAIRḂNE—Mairn a deirtear. Fuair a fear bás agus ḃí sí ag déanaṁ mairne ós a ċionn=ag gol is ag caoine. Ba ḃreá an ṁairn a ḋein sí=ranna géara bróin. Marḃna sa ḃfoclóir.

MAIRC—Tá na páipéirí go léir ar ṁuin ṁairc a ċéile agat ar an mbórd=anuas ar a ċéile, agus trí n-a ċéile.

ḃris an t-árdán agus tuit a raiḃ air anuas ar ṁuin ṁairc a ċéile=anuas ar a ċéile gan aon eagar. Nuair a ḃíon an iomarca i naoṁóig bítear ar ṁuin ṁairc a ċéile inti=brúite ar a ċéile. Bíon na siopadóirí ag buala seaċt n-oiread anuas sa ṁairc ar gaċ éinní a ḃíon aca=ag éileaṁ ana-airgid orta. Tá an ḋútaig (anuas) sa ṁairc ar na bróga nua atá tagta=dírite orta: ana-éileaṁ aca orta. Tá an sagart sa ṁairc orm a d' iarraiḋ focla a ṁíniú ḋó. Bíon gaċ éinne sa ṁairc ar an nduine boċt=anuas i mullaċ an ċinn air. Tuigim go binn go ḃfuilean tu sa ṁairc ar an mbeagán beag feóla, aċ níl a tuille agam. Tá £20 sa ṁairc orm i leaḃar an tsiopadóra=im ċoinniḃ.

MAIRG—Ní ċuirfeaḋ sé aon ṁairg orm siúl as so go Luimneaċ=teinneas: níorḃ éinní liom é ḋéanaṁ. Níl aon ṁairg sa tsaol orm=níl éinní ag ḋéanaṁ trioblóide, buarta, ḋom. Bíon cúram agus mairg ar an nduine saiḃir=teinneas: rud éigint ag ḋóġa a ġirbe: ní ḃíon sé ar a toil. Is mairg a ḋ'iarrfaḋ ciall ar leanḃ.

MAIRIM—Beaḋ ar an aonaċ so ċúġainn má ṁairim beó. Sé an taċ. Seóirse atá ċúġainn má ṁairim beó=ċó cinnte is atáim beó. Go mairir is go gcaiṫir is nára fada go sgracair—le duine a ġeóḃaḋ ball nua éadaiġ. Beiḋ an aimsir breá ann fós an té a ṁairfiḋ=pé ṁairfiḋ: don té a ṁairfiḋ. Go mairir do ċlut (culait) nua=go mairir ċó fada léi. Go mairiḋ siḃ ḃur gclann óg—le lánaṁa (lánúa) go mbéaḋ bunóc tagta ar an saol ḋóiḃ. Tá obair aca ar ṁaireaċtaint=ní ró-fuirist ḋóiḃ é. Slí ṁaireaċtaint. Ṁairear ar arán is bainne=b'in é mo ċotú. Mairfeam (mairteam), nó mairfimíd, araon bliain eile—deirean duine nuair a ḃéaḋ sé ag oscailt a ḃéil ċun rud a rá díreaċ nuair a ḃéaḋ duine eile á rá=bainis an focal as mo ḃéal.

MAISCEALAĊ—Naċ maiscealaċ an cailín í?=breá, deas, naoiḋeanta.

MAISE—Seo ḋuit púnt agus gura maiṫ an ṁaise ḋuit é. Tán siḃ ag imeaċt i mbun slí ḃeaṫa ḋíḃ féinig agus gura mait an ṁaise ḋíḃ é. Beiḋ Gaoluinn do ḋóṫin agat

go deó, gura maiṫ an ṁaise duit í. Tóg na cruitíní teine agus ba ṁaiṫ an ṁaise ag Seán é, do léim sé i n-áirde agus ṁúċ iad.

MAISLE—Tá Gaoluinn gan ṁaisle gan ṁáċail agat=gan loċt ar biṫ. Ṁuise, maisle is máċail ċúġat, a 'ṁadáin.

MAIST—Is éaċtaċ an ṁaist aḋmaid, árṫaiġ, í sin=alpaċán mór: bun maiṫ, reaṁar, cruinn.

MÁISTIR—Táim im ḃáistir ort sa nGaoluinn=níos feárr ná tu. Tán tu id ṁáistir ar do ġnó=ábalta go maiṫ ar é ḋéanaṁ: nó, tu héin do ṁáistir héinig timpal air.

MAIṪ—Tuigeas focail ṁaiṫe den nGaoluinn uaiḋ=roinnt maiṫ di. Tá a maiṫ héin i Nóra=maiṫeas. Ní maiṫ liom ná raḃas ann=b'feárr liom go mbéinn ann. Ní ḃfuaireas aon ṁaiṫ ar an obair a deineas=tairḃe. Cáil (cá ḃfuil) an fear maiṫ agaiḃ, nó oraiḃ, a ḋ'féadfaḋ é sin a ḋéanaṁ? Níl aon ṁaiṫ ag dul ar an mbreóiteaċán=aon feaḃas. Tá sé ró-imiṫe agus ní féidir leis aon ṁaiṫ a ḋéanaṁ anois=aon ḃiseaċ do teaċt air. Ḋein Seán ana-ṁaiṫ orm=ḋein rud a ċuaiḋ go mór ċun tairḃe ḋom. Ṫáinig ḋá ṡúil ṁaiṫe móra ḋó nuair a ḋ'féaċ sé orm=iad a ḃeiṫ mór go maiṫ. Duine gan ṁaiṫ, gan olc, gan sult, gan greann. Is feárr an ṁaiṫ atá ná an ṁaiṫ a ḃí=dearúdtar an ṁaiṫ a ḃí, nó a deineaḋ. Ḋein an lá inḋiu ana-ṁaiṫ=ana-ṁaiṫeas (sé seo is gnáṫaiġe). D'imiġ an feóil gan ṁaiṫ mar ná raiḃ éinne ċun í ḋ'iṫe=i ḃárta. Níl aon ṁaiṫ ċóir ar Ṡéamas fós=aon ana-ṁaiṫ; níl aon feaḃas ceart tagṫa air. Ní mór an ṁaiṫ iad na seana-ṗrátaí anois. Ċuala an focal úd có maiṫ le h-é ḋ'feiscint.

MAIṪEAṀAIL—Duine neamaiṫiúil (neaṁ-maiṫiúil)=duine neamaiṫeasaċ: gan ḃeiṫ áisiúil ċun éinní a ḋéanaṁ ḋ'éinne eile.

MAIṪEAS—Ḃí sé breóiṫe is níl sé ag déanaṁ puinn maiṫeasa fós=níl mórán feaḃasa ag teaċt air: nó, níl sé ag déanaṁ puinn den obair ḟóġanta fós. Níl aon ṁaiṫeas

air fós=feaḃas. Aċ, níl aon ṁaiṫeas ann, ná ní raiḃ riaṁ=tairḃe—Lasmuiġ de ḃreóiteaċt ar fad. Táim i ndeire mo ṁaiṫeasa=tá deire mo ṁaiṫeasa agam: gan aon ṁaiṫ a ḃeiṫ ionnam feasta. Tá ana-ṁaiṫeas ag teaċt orm le déanaí. Níl éinní á iṫe agam atá ag dul ċun aon ṁaiṫeasa dom=ag déanaṁ aon tairḃe dom. Nílim ag casa ar aon ṁaiṫeas fós=gan aon ṁaiṫeas ag tosnú ar teaċt orm.

MAIṪIM—Tóg t'aimsir agus beiḋ braon beag cruaiḋ againn. Ó! maiṫim duit: ní beiḋ=ní gá duit é: ní ċuirfeaḋ d'ḟéaċaint ort é: ní beiḋ, ná é. Raġaimíd ag goid caoraċ, a Ṁiċíl. Aċ! má sé sin an saġas tu maiṫim duit feasta=ní beiḋ aon baint agam leat feasta. Deinfimíd pairte beag oibre arís tráṫnóna. Gaḃaim párdún agat, a duine: maiṫim duit arís inniu=ní beiḋ aon bobta eile againn inniu arís.

MÁIṪREAĊA—Ṫóg na tóirṫneaċa ar mo ṁáiṫreaċa me=bain ana-ṗreab asam: bain dem buinn me. Nó, dem báiṫreaċa. Ṫóg sé óm báiṫreaċa me nuair a ċuala an droċ-scéal=tógaḋ i n-áirde ó ṫalaṁ me go maiṫ. Ḃain an tiarna talún dem báiṫreaċa me=bain treascairt asam: bain seilḃ na talún díom.

MÁLA—Tá gaċ aon ċleas sa ṁála aige sin=gaċ aon ċleas riaṁ. Mála an éiṫiġ=mála go gcuirfí ticéidí isteaċ ann, ceann díoḃ marcálta agus duais le fáil ar an gceann san dá ráineoċ go dtaḃarfá an ceann san leat: mála go mbíon seans mar sin ag baint leis na rudaí a ḃíon ann.

MALAḂAIR—Tá sí (an fairrge) 'na malaḃair=an taoḃ eile den raḃarta—nuair ná bíon aon ana-ḟuinneaṁ ag baint leis an dtaoide. Tá an ṁalaḃair ann an aimsir seo.

MALAIRT—Ṫáinig malairt cruit ort ó ċonac ċeana tu=crot eile—péaca crot ar feaḃas nó crot ar olcas é. Tá malairt cruit air ná raiḃ air. Ṫugas pleannc dó ar ṁalairt an tarna focail=sar a raiḃ puinn aiġnis déanta

againn. Uaireanta ġeoḃfá malairt ainmneaċa tugṫa ar ḋaoine=níos mó ná aon ainm aṁáin. Tá daoine adeir ná fuil malairt aon áite ann aċ an áit a ċíon súil an peacaiġ=ná fuil ann aċ an doṁan so a ċímíd. Níor ḃéidir liom an gnó a ḋéanaṁ ar an gcuma san agus ċaitear malairt slí d'oibriú=slí eile. Ṫug sé leaḃar dom agus ṫugas leaḃar dá ṁalairt ṫar n-ais dó=leaḃar eile a ṁalairt de leaḃar. Ní h-é mo ṗeann féinig atá agam aċ peann dá ṁalairt. Scríoḃas an litir i malairt seómra leis seo=seómra náċ é seo. Ḃíon earraí ag imeaċt ar malairt=á malartú—mála coirce, cig, do ṫabairt ar an oiread san prátaí. Ḋein sí aṁlaiḋ mar ná raiḃ fios a ṁalairt aici=aon eólas eile. Ḃíon malairt éadaiġ ar fagairt le daoine eile. San aragóint ḃí daoine á ċóṁrac so agus daoine eile ag cóṁrac a ṁalairt=ag cosaint, ag cur i n-úil an taoḃ eile den scéal. B'éigin do malairt bóṫair a ṫabairt air féinig ag fille abaile dó=bóṫar eile a ṫógaint. Mar sin a ṫarlaiġ aċ ní ḃéaḋ súil le n-a ṁalairt agat=le h-éinní eile. Tá focal á ṁalairt sin á úsáid anso=a ṁalairt sin d'ḟocal. Ḃím i malairt áite gaċ aon lá.

MALARTUIĠIM—Malartóċad mo scian leat ar do ṫop=tabarfad duit mar ṁalairt ar —. Malartuímíst (ár) hataí. Malartóċad hata leat. Ḋeinimíst hataí do ṁalartú.

MALLA-ḂOG—Uisce malla-ḃog=bog-ṫe: casta ó ḃeiṫ fuar. Mar sin a ḃíon bainne na ngaṁan—sé sin, an bainne a tugtar dóiḃ.

MALLUIṪE—Níor ṁaiṫ liom ḃeiṫ san áit is malluiṫe i n-Éirinn—ní gá dom dul i n-aon tír eile=san áit is crosta, is feargúla, is mó droċ-ṁianaċ—gan tráċt ar aon tír eile. Fear beag malluiṫe=crosta: gur fuirist é ṫógaint, é ċur ċun feirge. Cuir uait an ṁalluiṫeaċt.

MÁM—Lag talún i maolċnoc, nó idir dá ċnoc

MANGALAM—Níl orm indiu aċ mangalam briste, casóige; mangalam aon ní=rud a ḃéaḋ reaṁar ṫar

ceart. Ins an mangalam bríste béaḋ an mianaċ tútaċ reaṁar. Tugtar mangalam, leis, ar rudaí a béaḋ meascta trí n-a céile—leite is arán is im, cig, trí n-a céile. Tá an ḟuirseaċ (praiseaċ) 'na mangalam=ana-reaṁar—níos raiṁre ná an leite 'na cáilíoċt féinig.

MANNTA—Tá mannta sa sciain=mannt. Manntaí.

MANNTAĊ—Béaḋ an abairt maol manntaċ gan an spalla san do ċur isteaċ=rud a ḃeiṫ i n-easnaṁ uirṫi.

MANNTÁIL—Ní rabas ag iṫe faorúil aċ ag manntáil liom=ag bainnt mannta beag as an mbia anois is arís: ag iṫe go mall: ag sliúmáil le bia.

MAOIḊIM—Ní ṁaoiḋim a beaṫa uirṫi mar níl aon ana-ḟuaimeas aici. An cailín ná maoiḋtear is minic gurab í is fearr=ná moltar: ná bítear ag maoiḋeaṁ airṫi.

MAOIḊTEAĊ—Ní gá ḋuit beiṫ ċó maoiḋteaċ san orm=ag maoiḋeaṁ rud éigint orm.

MAOINEAĊAS—Tá maoineaċas ós meón (meoḋan) orm i ndiaiḋ mo ċéile fógánta=cuṁa: brón: cuirean sé pian im ċroiḋe. Ċuirfeaḋ sé maoineaċas ort, ċuirfeaḋ ċun maoineaċais tu, beiṫ ag féaċaint ar na páistí boċta gan bróga gan éadaċ gan teine=béarfaḋ sé greim isteaċ ar do ċroiḋe. Ċuir sé ana-ṁaoineaċas orm a ċlos go raiḃ óglaoċ éigint sínte. Lúṫgáir (lúċáir) an taoḃ eile. Ṫáinig maoineaċas orm. Bíon an scéal aṁlaiḋ uaireanta aige sna seandaoine ag cuiṁneaṁ dóiḃ ar an neart agus an fuinneaṁ a ḃí ionnta.

MAOL—Tá an t-uisce ag beiriú ṫar maol amaċ=ṫar faor pé árṫaiġ 'na ḃfuil sé. Duine maol macánta seaḋ é (leanan an dá ḟocal a céile)=duine ná béaḋ ró-ġéar: ná bíon ró-ṁaiṫ ċun dul i gcóir a ċoda nó a ċirt: ċun a ċeart a ċóṁrac, ná an t-annċeart a déanaṁ ar duine eile. Fear boċt maol macánta simplí ná labran puinn—bun-ós-cionn leis an gcabaire.

MAOLÁN—Nać tusa an maolán!=duine maol—ar aon tsaġas slí. Tán tu ag imeaċt id ṁaolán ó ṁaidin=gan hata, gan ċaipín. Maolán cnuic=cnoc ná béaḋ géar, aċ a ḃéaḋ maol 'na ḃarra.

MAOL-ḂRISTE—Tá tonnuíoċa maol-ḃriste sa ḃfairrge indiu=an barr agus an faor imiṫe ḋíoḃ. Bíd mar sin i gcóṁnuí ar an dtráiġ.

MAOLĊLUASAĊ—Nuair a ḃaġruíos ar an madra riṫ sé uaim go maolċluasaċ=na cluasa scúite leagṫa luiṫe siar aige ar a ċeann.

MAOLOḂAR—Saġas péiste agus clúṁ duḃ air. Dóṁnaillín an ċlúiṁ: Seáinín an ċlúiṁ. Bíon sa ċabáiste, agus mar sin tímpal.

MAOLUIĠIM—Ba ċeart duit maolú ar an obair=í ṫógaint bog: gan beiṫ ag gaḃáilt di ċó géar. Bíos ag maolú an droċ-scéil dó=á ḋéanaṁ bog: ag baint an faoir de. Aċ, bíos ag géarú an scéil=an taoḃ eile. Beiḋ easba páipéir ort muna maolóir an peann=í ṫógaint mall: gan oiread siúil beiṫ fúiti. Tá an gaoṫ ag séide isteaċ orainn, aċ má ḋúnan tu an fuinneóg deinfiḋ san maolú. Tá maolú ag teaċt oraiḃ=gan siḃ a beiṫ ċó géar ċó fuinniúil agus a ḃíoṁair. Tá fuaimeas oraiḃ go fóil, aċ béidir go ngéaróiḋ siḃ.

MAORGA—Cailín maorga=mín, macánta, deas: scéiṁ ḃreá uirti: pléisiúrṫa. Tá an taoide maorga ciúin. Lá breá maorga=gan loċt, gan ċáim.

MAOṪAL—Sí an ṁaoṫal céad bainne na bó tréis beirte di.

MAPA——Tá mapa maiṫ gruaige air=moṫal. Tá mapa maiṫ sróna ort=srón ṁaiṫ reaṁar. Tá mapa breá tarraid agam=ball a leiḃéalan tarra ar ḃarra tiġe nó ar ḃád.

MAR—Deinfead an gnó mar is fearr a ḋ'ḟéadfad=

ċó maiṫ is (sa tslí is fearr) a d'ḟéadfad. Is fearr sé dó mar d'eiriġ leat sa scrúdú ná mar d'eiriġ liom. An mbeiḋ mórán ar an rince anoċt? N'ḟeadar: ní ḃead-sa mar éinne amáin=mise aon duine amáin ná beiḋ. Tá an obair déanta go binn agat mar an gcéad uair a ṫugais sé n-a leiṫéid=don gcéad iarraċt: don gcéad uair a ṫugais —. Ḃí sé ag obair mar a d'ḟéad sé=ċó maiṫ is a d'ḟéad sé. "Ḃí Seán ar an rince aréir. Mar ná raiḃ. Mar do ḃí." Pairte áitiṁ é sin.

MAR-A-ĊÉILE—Ḃé an dá ṁar-a-ċéile ḋuit ḃeiṫ ag cainnt leis nó ag cimilt do ṁéire de ċloiċ=ba ṁar-a-ċéile an dá ġnó. Ḃí an dá ċeannaṫóir ag taḃairt mar-aċéile ar an siorrac (searrac)=aon airgead amáin.

MARAṪÓIR—Saġas luinge é sin a ḃíon ag obair aimsir ċogaiḋ ag cosaint árṫaiġe eile.

MARḂ—Cailleaḋ é i n-am ṁí-ṁairḃ na h-oiċe=ar uair an ṁeáḋon-oiċe. Tá sé i n'am ṁí-ṁairḃ na h-oiċe anois. Tá mí-ṁairḃ na h-oiċe ann—an t-unúṁa atá ceapaiṫe do sna púcaí. Le h-anam an ṁairḃ=an duine atá marḃ. Aonaċ ana-ṁarḃ ar stoc do b'eaḋ é=gan aon éileaṁ ḃeiṫ orṫa. Ṫuit sé fuar marḃ. Ḃí mara-leanḃ (marḃ-leanḃ) aici=a ṫáinig marḃ ar an saol. Níl aon ṗioc den léiġean marḃ im ċeann, ná den ḃfeóil ṁarḃ ar mo ċnáṁa=is féidir liom earruíoċt a ḃaint asta araon. Ṫáinig an ġráin ṁairḃ agam ar an dtobac=ana-ṁór. Tá's agam ná fuil aon teine ċóir ṫíos istig mar níl aċ mara-ġal (marḃ-ġal) ag teaċt as an simné. Is cuma liom mo ḃeó nó mo ṁarḃ=me ḃeiṫ beó nó marḃ. Uisce marḃ=ná ḃéaḋ ag rit. Pian marḃ=ná bíon géar, aċ fanan sé. Ní ḟágfad an gnó so aċ marḃ=nuair a d'ḟágfad é beaḋ marḃ. Ní ċotuíon na mairḃ na beó. Ḃí an leanḃ marḃ á ḃreiṫ ḋó. Feóil ṁarḃ=a ḃíon ar crit: gan ṁaiṫ, gan fuinneaṁ.

MARḂÁN—Duine neaṁ-anamúil, marḃánta: ná ḃéaḋ fuinneaṁ ann: mall ċun ḃiḋ.

MARḂÁNTA—Tá sé ana-ṁarḃánta ann féinig=marḃ: neaṁeó (neaṁ-beó).

MARḂ-ĊAT—Naċ tu an mara-ċat ag gaḃáilt don mbia! =duine ana-ṁall: duine ná béaḋ éinní déanta go deó aige.

MARḂ-ṠRUṪ—Mara-ṡruṫ. Taoide focair. Má bíon an taoide ag gaḃáilt andeas beiḋ mara-ṡruṫ ar an dtaoiḃ ṫuaiḋ den Oileán. Béaḋ i ndiaiḋ árṫaiġ, leis, beagán.

MARḂUIĠIM—Ag marú éisc a ṫugan sé an lá. Tá a ṁarú san agam—marú an ċárta san=cárta níos fearr ná é. Tá marú na gcártaí go léir agam. Ṁairḃ sé mo rí breá leis an aon. Bíon marú againn aċ cioca againn a bíon ceart=ana-aiġneas: ana-ċlampar. Ṫugas marú an daiṁ dó=marú maiṫ: buala binn. Cad a ṁairḃ me aċ é ag taḃairt amaċ tímpal na Gaoluinne, agus nár dein sé féin aon faic riaṁ ar a son=sin é a ṁill me le n-a dánuíoċt: nárḃ féidir liom a ṫuiscint.

MARḂUIĠṪEAĊ—Maraṫaċ. Obair ṁaraṫaċ=ana ṫrom: a ṁaróċ duine Naċ é an marú é ná fuil cead ár gcos againn?=naċ é an dial é? cúrsa gan ċuimse.

MARḂUÍOĊT—Maruíoċt. Tá maruíoċt orm le teas na h-aimsire=me beiṫ ag braiṫint marḃánta: neaṁ-anamúlaċt: mairḃitiġe. Bainean sé le codla, tuirse, slaġdán, agus mórán neiṫe eile.

MARC—Tá marc maiṫ agat i Seán ċun do rún a ṫaḃairt dó=urra maiṫ: coiméadfaiḋ sé é. Tá marc maiṫ agat ionnam ċun na focla cruaḋa do réiteaċ duit=taca maiṫ. Tá marc maiṫ agat ċun do ċuid airgid a ṫaḃairt dó le coiméad=duine dionġaḃálta. Ní ċuirfeaḋ Peig leis an mbó mar ní h-aon ṁarc í: tá sí ró-éaganta=ní ḋ'féadfainn ionntaoiḃ léi. Ní leigfí dom an naoṁóg do sṫiúrú mar nár ḃ'aon ṁarc me. Sé an Doṁnaċ marc an portaire (fear a' puirt) ċun dul amaċ arís=an lá atá ceapaiṫe aige. Sé an Ċéadaoin 'na diaiḋ sin mo ṁarc-sa—mar beaḋ ag fágaint an lá san. Beaḋ ag obair go dtí n-a dóḋéag, aċ is féidir liom pé marc is mian liom a ċur liom héinis=téarma. Ḃí cainnt ar siúl aca aċ n'feadar cad é an marc é=cad a ḃí ar bun aca: cad é bonn na cainnte. Marc maiṫ duit ċun airgead a ḋ'fáilt sa Bannc duit seaḋ

Tomás mar tá carn maiṫ aige féinig ann. Ba ṁaiṫ liom marc éigint a ṫaḃairt leis an mbó ḋuit=rud éigint a ċuirfiḋ i n-úil, i n-aiṫne, ḋuit í. Níor riṫeas an scrúḋú mar ná raḃas suas leis an marc. Sé an captaon marc na luinge=ceann urraid. Sé Séamas marc an tíġe seo=ceann an tíġe. Tán tu ag tosnú ar an mbróig a ḋeisiú? Táim, agus is olc an marc me ċun é ḋéanaṁ=ní h-aon taca cóir me. Ó Ṡeán a ċuala an focal san aċ ní h-aon ṁarc é: ní ḋ'féadfainn ḃeiṫ cinnte go raiḃ an focal go ceart aige. Sé an t-uaċtarán marc an ċoláiste=an marc atá leis an gcoláiste=ceann an ċoláiste: gaċ ní a ṫarluíon caiṫfar é ċur fé n-a ḃráid.

MARCUÍOĊT—Trom marcuíoċt sa ċairt sin.

MARGAḊ—Tá an lá i marga na h-olna anois ċun é sin a ḋéanaṁ=ró-ḋéanaċ: ró-ṁeilte. Tán tu i marga na h-olna (ḋ'éinní). Ní marga bó ná capall é an pósa. Tá an tig seo á tógaint ar marga=an oiread so tugta ḋon margóir ċun é tógaint. Ní pág lae i n-aoċor a tugtar sa ċás san.

MARGÓIR—Duine a ḋeinean oibreaċa ar marga. Faġan sé an oiread san ċun an gnó go léir a ḋéanaṁ.

MÁRTA—Ní ḃéarfaḋ gaoṫ na Márta air ḃí sé ag gluaiseaċt ċó tapaiḋ san. Tá sé, sí, siad, i Márta trí=i n'aoirde, 'na h-aoirde, 'na n-aoirde lán (le mustar, le h-eiriġe ó ṫalaṁ, ċó maiṫ is is féidir a ḃeiṫ; duine ḃeiṫ ar a toil; ar aon tragas slí). Ḃím i Márta trí nuair a ḃíon mo ṡláinte agam, agus mo ḟaol agus gaċ aon ní eile =ċó maiṫ is is féidir liom a ḃeiṫ: go breá.

MÁSEAĊT—Tugan sé trus orainn uair máseaċt=uair ḟánaċ: anois is arís. Ní ḃím ag obair aċ uair máseaċt.

MASMUS—Ḃí masmus orm Doṁnaċ na Cásca aige sna h-uiḃe=an saġas san moṫú breóiteaċta a ḃíon ar duine nuair a ḃíon an iomarca iṫte aige. Fuairear masmus fuaċta=fuaċt trom: breis is mo ḋóṫin. Masmus go gcuirfiḋ sé ort—le duine a ḃéaḋ ag iṫe an iomarca, nó

go graḃasaċ. An té go mbíon marmur iṫte aige bíon cur-amaċ air, uaireanta.

MÁṪAIR—Máṫair úig=máṫair an uilc=rud beag suarac a bíon 'na bun le mórán díoḃála uaireanta: deilgín an feoċadáin, cig. Is minic a tagan droċ-rud le cúis beag.

MEAḂAIR—Ní féidir liom aon ṁeaḃair a ḃaint as án bfocal san=aon aḋmaḋ, aon tuiscint. Ċuir cainnt ṁná an triopa meaḃair agus cuiṁneaṁ an tobac as mo ċeann—ċuas isteaċ ag ceannaċ tobac, agus do ḋearúdas é. Ṫógas an dán de ġlan-ṁeaḃair=ċuireas isteaċ im ċeann de ġlan-ṁeaḃair. Faiġ an ceaċt de ġlan-ṁeaḃair=foġluim—. Nó, cuir an ceaċt de ġlan-ṁeaḃair. Ní féidir liom aon ṁeaḃair a ḃaint as do ċainnt=ciall. Tá sí as a meaḃair ċun Gaoluinne=scúite: ana-ḋúil aici inti. Níl meaḃair ċirce agat=an ṁeaḃair nó an ċuiṁne is lúġa. Tá neaṁ-eaḃair (neaṁ-ṁeaḃair) orm=gan é ar mo ċumas rudaí a ṫaḃairt ċun mo ċuiṁnte. Níl meaḃair sicín aici. Ṫáinig mo ṁeaḃair tar n-ais dom. D'imiġ sé gan aon ṁeaḃair=as a ṁeaḃair.

MEAḂREOIṪE—Bíon duine aṁlaiḋ nuair a bíon breoiṫeaċt beag air: nuair a bíon sé ann as.

MÉADṀAR—Méid, toirt ṁaiṫ, a ḃeiṫ ann. Bíon mór méadṁar=tóṁaiseann sé breis—a ḃreis ar an ní a bíon beag.

MEÁḊON-AOS—Duine meáḋon-aoise=duine meáḋon-aosta: cuiḃsaċ críona.

MEAḊRÁN—Meiḋreán. Ní raiḃ mearaṫal ná meiḋreán air nuair a ċualaiḋ sé an scéal=corraḃuais: ṫóg sé go socair é.

MÉADÚ—Méadú ar a ġlóire ins na flaiṫis—guiḋe é sin.

MÉADUÍOĊT—Tá ana-ṁéaduíoċt ag an mbeirt sin le

ċéiliġ=báiġíoċt: iad a ḃeiṫ go mór le ċéile is i dtreó a ċéile go minic. Méaduíoċt ṁór.

**meáġ**—Ḃí an fear boċt olc go maiṫ inné aċ tá sé idir ḋá ċeann na meáġa anois=níl ann aċ tar nó imiġ: ní féidir a rá cioca imeaċt nó teaċt atá i n-áiriṫe ḋó. Táim idir ḋá ċeann na meáġa tímpal dul 'on mbaile=idir ḋá aigne: gan ḃeiṫ socair. Tá an ċeist sin i ḋá gceann ná meáġa, nó idir — =gan ḃeiṫ socruiṫe fós. Cuir an siúicre isteaċ sa meáġ.

**meáġaim**—Ní ṁeáġaim gurab aon díoḃáil tobac a ċaiteaṁ=ní ṁeasaim. Ḃíos ag meáġaċtaint im aigne ċun dul aḃaile, ar dul aḃaile=ag cuiṁneaṁ. Táim meáite ar gan é ḋéanaṁ=ceapaiṫe. Sin é an meáġa a ḃí agam nuair a ċonac cad a deineaḋ=intin, aigne, maċtnaṁ. Ḃain ana-ḋuaḋ leis an leaḃar, aċ ní ṁeáġan san puinn 'e ḃreis ar a ṫairḃe=ní mórán é ar ġualain na tairḃe. Do ṁeáiġ an mála prátaí fiċe cloċ. Táim meáite glan ar dul ann=meáite, meáite. Ní ṁeáġan mo ṫuairim broḃ (faic) soċar (seaċar) do ṫuairim-se=ní fiú éinní é. Cad é an meáġa atá anois fúiḃ?=an fuadar: cá ḃfuilean siḃ meáite ar dul; cad tán siḃ meáite ar a ḋéanaṁ: cá ḃfuil ḃúr gcuiṁneaṁ ċun dul, agus mar sin de.

**meáġċaint**—Tá 20 cloċ meáċaint sa ṁála coirce.

**méala**—Ḃíodar ag tuilleaṁ a méala i n-ifrean (ufran a deirtear).

**meallaim**—Ḋíolas an capall ar £20 aċ meallaḋ me go mór—díolas é i ḃfad níos lúġa ná a luaċ. Deineaḋ me ṁealla go maiṫ mar ṁeasas gur liom-sa an litir a ḃí ar an mbórd=baineaḋ mealla maiṫ asam.

**meallaireaċt**—Deinfeaḋ scéal deas meallaireaċt ar an aos óg ċun é léiġeaṁ=ṁealltfaḋ (ṁeallfaḋ) sé an t-aos óg.

**meám**—Druid anios ċun na teine, a ṁeám—le bean uasal.

MEANMNAĊT—Dá ndéarfaí droċ-ní lem ċine lagóċ fé mo ṁeanmnaċt=mo ṁeón: mo ṁisneaċ.

MEANNDÁIL—Ní raiḃ sé aċ ag meanndáil ar an ngnó—ceárduí ná raiḃ fios a ġnóta aige agus ná raiḃ á déanaṁ mar ba ċeart: nó, gan ḃeiṫ leanúnaċ air aċ tamall anois is tamall arís. Ḃéaḋ buaċaill aimsire ag meanndáil ar a ċuid oibre muna mbéaḋ aċ snap tall is snap i ḃfus aige, is gan é ag luiġe air féinig. Buaċaill ag scríoḃ ceaċta, is focal aige anois is árís agus féaċaint tímpal. Cailín ag meanndáil ar an dteine—muna mbéaḋ fios aici conus í ċur síos. Is mar-a-ċéile meanndáil agus gliúmáil; nó manntáil—tímpal an ḃíḋ. Tán tu ag iṫe? Táim ag gliúmáil leis. Ag baint na bprátaí? Ag gliúmáil leóta. Tán tu ceangailte insna páipéirí. Seaḋ, bím ag gliúmáil liom leóta.

MEAR—Ḃíodar ag siúl ċó mear le giorraiṫe. Conus tán tu indiuḃ? Go mear suairc. Ḃí cuma ṁear ṁalluiṫe ort=te, crosta: é ḃeiṫ de ċuma ort go léimfá go tapaiḋ. Tán siḃ ag siúl go mear tapaiḋ maidir le fearaiḃ críona do (de)=agus a rá gur fearaiḃ críona siḃ.

MÉAR—Méireana, nó méirearta. Méar na h-ordóige: an ṁéar ṁeaḋon: méar na lúidíne: an lúidín: an ordóg. Tá an scríoḃnóireaċt sa ṁéir aige=gur féidir leis é gan puínn duaiḋ. Tá Seán carta ar do ṁéir agat=tugta féd toil—i slí go ndeinfiḋ sé pé ní is toil leat. Cuir an donas ar an méir fada=ná bí ag cuiṁneaṁ air go mbeiḋ sé buailte suas leat. Ċuala an focal ċó minic is atá méireana orm. Tá an Ġaoluinn agat id ṁéir, id ṡúil, agus id teangain=é ar do ċumas í scríoḃ, í léiġeaṁ, í labairt. Ḃíos ag siúl ar ḃarruíoċa mo ṁéireana=ar ḃarruíoċa mo ċos: ar mo ḃairricíní. Táim ag baint (nó á ḃaint) go tiuḃ as na méireana na laeṫeanta so=á gcur ag obair: ag baint saoṫair asta—agus as an iniṫin (inċin) leis. "Cuir do ṁéar ansan," adeirean fear an toirmisc ag spiora buaċaillí ċun a ċéile=cuir anuas ar mo ṁéir (a ḃéaḋ fliuċaiṫe aige).

MEARḂALL—Ag dul i mearúl, i mearúlaċt, i mearaṫ-

alaċt atáim=rudaí ḃeiṫ ag dul sa ṁuilean, sa ḃfraoċ, orm.

MÉARACÁN—Méaracáin dearga=méaracáin na mban síde.

MEARATAL—Tá an cúrsa so ag déanaṁ mearatail (aigne) dom: nó, ag cur mearatal aigne orm. Tá mearatal orm i dtaoḃ an ċóṁairiṁ—fear a ḃí ag cóṁaireaṁ uḃ =trí-ċéile aigne: táim i n-aṁras nár ḋeinear i gceart é. Tá sé ag déanaṁ mearatail dom cad a ḋeinfead amáireaċ.

MEARATALAĊ—Tá mo ċeann ana-ṁearatalaċ =dearúdaċ.

MEARGUIĠIM—Tá rud éigint ag meargú fút ná fanfá socair=ad spreaga: ag séide fút: id ṗrioca. Ḃíodar ag meargú fúm riaṁ is coiḋċe gur ólas an iomarca.

MÉARNÁIL—Bíon na h-iascairí ag lorg an éisc ar méarnáil=á lorg oíċe ḋuiḃe-réig, agus gan de solus ċuige aċ é sin a ḋeinean an t-iasc nuair a lasan—sé ar barra an uisce. Tá na báid ag dul ag méarnáil anoċt ag lorg an éisc=ag cuardaċ agus an ṁéarnáil á dtreórú—sé sin an teine ġealáin a ḋeinean an t-iasc san uisce. Ḃí an seó d'iasc méarnála ann aréir ar barra=na h-éisc go mbíon an solus san asta. Tógaḋ mórán éisc ar méarnáil aréir. Ḃí na buaċaillí ar méarnáil aréir ag feiteaṁ le trucail na saiġdiúirí=gan de solus ná de ċóṁarta aca aċ solus an ġluaisteáin. Ċromas ar ḃeiṫ ag méarnáil i measc na leaḃar féaċaint an ḃfuiġinn mo ṗíp=ag cuardaċ lem ḃéireana is gan aon tsolus agam. Ḃíos i ḃfad ag méarnáil a d'iarraiḋ an tig a ḃaint amaċ le doiriteaċt na h-oíċe=ag cur eólais na slí lem láṁa, agus mar sin. Ḃíodar ag méarnáil ag lorg na pingine, na snáṫaide, an bioráin=ag scrioba na talún leis na méireana. Cad é an ṁéarnáil (nó ṁéirneáil) é sin ort?

MÉARÓG—Sin méaróg dear ċloiċe=cloċ beag (ċruinn) go ḃféadfaḋ dá ṁéir nó trí í ċaiteaṁ. Tugaḋ fúm le h-urċar méaróige=méaróg a ḃí i gceirt, nó rud éigint a

caiṫeaḋ ar nós na méaróige: caiṫeaḋ an rud 'na ṁéaróig. Ní h-é an té is fearr ar an méaróig is fearr ar an ngiulc=an tslí 'na gcaittear an ṁéaróg nó aon rud beag mar é—lastuas. Ċaiṫeas mo sciaṅ 'na ṁéaróig uaim. Tá méaróg ṁaiṫ ag an ḃfear san. Sé is fearr agaiḃ ar ṁéaróig=ċun méaróige. Ná caiṫ 'na ġiulc é, aċ 'na ṁéaróig lastuas. Ṫairgíos geall scillinge ḋó ar ṁéaróig=an oireaḋ san go sároinn é le méaróig.

MEAS—Tá Ḃríd breóite go maiṫ agus ní mór an meas a ṫaḃarfainn uirṫi=ní ḋéarfainn go ḃfuil aon ana-ṡeans go dtiocfaiḋ sí aḃaile, ar. Ní maiṫ é mo ṁeas uirṫi ċun teaċt as an eitin. Níl aon ṁeas agam go dtiocfaiḋ sí—as an ndroċ-ní. Ní maiṫ é mo ṁeas ort go ḃfuil mórán Gaoluinne agat=ní ḋóiġ liom ró-ṁór go —. Tá meas maiṫ aige sna daoine orm agus árd-ṁeas fúm féinig=árd-ṁeas agam orm héinig agus me á ṫeasḃáint. Dá mbéaḋ aon ṁeas agat ort féinig ní ḋeinfá é sin=uraim (oirim) duit féinig. Sin é an rud a ṫug meas dom ar Ṡeán: a ċuir meas agam air. Tá meas aeraċ fúṫ=meas fúṫ agus lán agus eiriġe ó ṫalaṁ. Ḃíon meas éaganta ann, agus meas fóḋúil. Tán tu iṫte ag an meas.

MEASA—Is measa tu ċoṫú ná triúr=is cruaḋa, is deacara. Ní maiṫ linn an fuaċt, aċ béidir nár ṁeasa ḋúinn ar doṁan é ná an brotal=gurab é seo is measa amuiġ ḋúinn: nár ṁeasa ḋúinn ar doṁan éinní (=é) ná —.

MEASCAIM—Measc an leite=suait, corruiġ.

MEASTÚIL—Táim meastúil go maiṫ orm héinig=ana-ṁeas agam orm héinig. Tá sí ana-ṁeastúil aige sna daoine=ana-ċreidiúnaċ, fé ṁeas mór, aca. Aċ, táim meastúil asam héinig=as mo ċló, as m'oibreaċa, agus mar sin: iad so fé ndeár an meas.

MEAṪAIM—Ní foláir liom nó gur síol maiṫ é agus a luiġeaḋ meaṫ a ḋeinean sé. Ṁeaṫ an síol=d'imiġ siar, fuair bás síos sa cré. Aċ, táinig sé aníos go breá agus

ansan do ċeiliúir sé—ní mór dó ḃeiṫ tagṫa ar barra ċuige sin. Tá sé ceiliúrṫa orm.

**MEAṪALÓIR**—Rud beó a bíon gan ṁaiṫ—sicíní óga: sean-ḟear: leanḃ dá gcuirfeaḋ éinní siar é, agus é suaraċ i n'aois (dréir 'aoise, dá aois). Is beag an t-ál ná bíon meaṫalóir ar deire orṫa=suaraċán. Tá an leanḃ 'na ṁeaṫalóir an aimsir seo aige sna fiacla.

**MEAṪALÓIREAĊT**—An glór a deinean an meaṫalóir. Tá na sicíní óga, na géana óga, ag meaṫalóireaċt.

**MEAṪ-ĊODLAṪAĊ**—Táim meaṫ-ċolaṫaċ ó ṁaidin=sagar colaṫaċ. Ar an gcuma gcéadna meaṫ-ṫuirseaċ, meaṫleisciúil, meaṫ-ḟoġlumanta. Aċ, neaṁċolaṫaċ, neaṁ-ṫuirseaċ.

**MEAṪ-ṪEINE**—Teine ṁall—ná dóġfaḋ: gan ḃeiṫ tréan.

**MÉID**—Seo duit púnt agus dein an méid is mó a d'ḟéadfair de. Dein an méid is mó is féidir leat den tseans a fuairis.

**MEIDḂÁN**—Tá meidḃán im ċeann=mearaṫal.

**MEIDÓG**—Meidóg dá bainne=leaṁnaċt agus bainne géar measgaiṫe ar a ċéile. Ḃé go mbainfinn-se meidóg asat=ceól: an smúsaċ.

**MEIDIR**—Níl aon ċainnt agat indiu. Níl: níl aon ṁeidir orm—'e ċeal tobac=árdú croide.

**MEIDRÉIS**—Ní tógfad an bia mar níl aon ṁeidréis orm ċuige=ana-ḟonn. Nó, meidréis ċun oibre. Ċuir sé ana-ṁeidréis orm é sin a ċlos=árd-áṫas, dian-áṫas. Is láidre é ná meidir.

**MEIDRÉISEAĊ**—Tán tu meidréiseaċ go maiṫ indiuḃ=árd-ṁeidir, nó misne, ort: tu ḃeiṫ mear: do ċroide ana-éadrom, agus scóp ort.

MEIG—Tá an ṁeaġ meig ar ṁeig, nó meig le meig=coṫrom. Ḃíomair meig ar ṁeig le ċéile sa ráś=i n-ionanas. Tá an práś agus an tae i meig an óir ins na scálaí=ana-ċoṫrom—ní ḃíon aon rabairne ag baint le tóṁas an óir. Tá sé 'na ṁeig sa leabaiḋ='na ċola go sáṁ, gan anam gan ċorruí. Níl aon ṁeig sa ḋuine ḃreoite, nó as=anam, corruí. Ḃí sé ar meisce ar ṫaoḃ an ḃóṫair agus ḋ'ḟágas ansan 'na ṁeig é. Ḋeineas meig ḋe sa ḋíospóireaċt=oireaḋ san áitiṁ a ḋéanaṁ air gur ḟágas gan focal cainnte é: stopas suas ar fad é. Táim i n-aon ṁeig aṁáin ag an slaġḋán=gan anam, gan ċainnt, gan sult.

MEIGEAL—Tá meigeal fén ngaḃar, leis an ngaḃar.

MEIGEALAĊ—Ḃíon an gaḃar ag meigealaiġ fé mar a ḃíon an ḃó ag búirċiġ.

MEILIM—Táimíḋ ag meilt an lae ḋúinn féiniġ=ag caiteaṁ: ag briseaḋ síos: ag cur ḋínn. An té a ḃíon ag síor-ċainnt meilean sé mín agus garḃ=tugan amaċ gaċ aon tsaġas cainnte. Meilean síor-sile an ċloċ ġlas=téiġean cóṁaċt lag i ḃfeiḋm sa ḋeire—aċ é ċoiṁeáḋ ag síor-oibriú. Beiḋ solus an lae meilte ar a 6 tráṫnóna=tugta: ḋeire ḃeiṫ leis. Tá an téarma scoile seo meilte anois=an ċuiḋ is mó mó ḋe brúiġte síos againn. An saol agus an aimsir a ṁeilean na ḋaoine=a ċaitean, a ċátan.

MEIRG—Tá meirg ar mo ċnáṁa le ḋíomaoínteas. Ḃéaḋ meirg orm ḋá mḃéaḋ ceal an tobac orm=crosḋaċt, miċéata. Ḃain an ṁeirg ḋíot féiniġ agus brostuiġ.

MEIRGEAĊ—Ḃíos meirgeaċ miċéataċ go maiṫ.

MEISCE—Ḃí sé bog go leór ag an nḋiġ. Ḃí a ċoisce ólta aige=a ḋóṫin. Ḃí sé súgaċ=meiḋreaċ: ar leaṫ-ṁeisce. Ḃí sé maiṫ go leór. Lán a ḃuilg ólta aige Ar bog-ṁeisce. Ar stealla-ṁeisce. Caoċ ar meisce. Ar ḋearg-ṁeisce. Ní raiḃ taiṁilt aige=léas. Ag taḃairt ḋá ṫaoḃ an ḃóṫair isteaċ sa tslí aḃaile ḋó=ag taḃairt ḋá ṫaoḃ an ḃóṫair leis. Lán go poll an pairpín=go bun na scórnaiġe. Lán go smig=níos sia suas fós. Ḃí an oireaḋ

san ólta aige go mbuailfá do ṁéar air=an deoċ beiṫ anios isteaċ 'na ḃéal. Ní raiḃ aiṫne na ḃfeart aige=gan ḟios aige cad a ḃí á ḋéanaṁ aige. Ní ḟeidir sé soir soċas siar. Ar na stártaiḃ=ar buile le meisce. Ḃí sé ċó lán san go marófá (marḃófá) an dreanncaide ar a imleacán.

MÉISCRE—Tá méiscrí im ċosa. Ḃuailear mo ċos anuas ar ċloċ ġránna ṁéiscreaċ. Tá salaċar istig i lár an ṁéiscre=an gearra a ṫagan ar ċois nó an láiṁ dá mbeidís i ḃfad gan niġe: nó an rian a ḃéaḋ fágta tar éis gearra. Tagan sé aimsir ḃroṫail, leis.

MEISCEÓIREAĊT—Ḃíon sé ag meisceóireaċt i gcóṁnuí=ag luiġe leis an meisce. Ní raḃas cionntaċ i bpeaca na meisceóireaċta.

MÉISEÁIL—Ḃíon Nóra ag méiseáil ar fuaid an tiġe=ó ṁéis go méis agus ó árus go h-árus: ag imeaċt ar fuaid an tiġe is í ag déanaṁ blúire des gaċ aon ní. Saġas tuín céireaċta seaḋ é a ḃainean le h-áraistí.

MÉIṪREAS—Tá méiṫreas sa mbuaċaill sin=feóil go leór air: blonag, geir, saill. Téiġean an méiṫreas go maiṫ ḋom=rudaí a ḃíon méiṫ—feóil agus a leiṫéid.

MEÓN—Tá aiġneas ar meón aige=níos fearr ná an ċoitiantaċt: tar meón. Do ḋoiritiġ an oíċe aréir ar meón. Tá an lá indiu ar, nó tar, meón=beiṫ ró-láidir, ró-ḃrotalaċ, ró-aon-ní. Tá mian agus meón agam ins na prátaí=ana-ṁian. Tá meón deas aige Seán=slí deas aigne: déanaṁ deas aigne. Ní h-é an meón céadna atá againn. Is breá an meón atá aige—ní ḃéaḋ sé crosta garḃ, aċ síḃialta: agus b'ḟuiriste cainnt leis. Nílimíd ar aon ṁeón amáin ná ar aon tslí amáin. Caiṫ do ṁeón den bfeóil=oireaḋ is is mian leat. Nó, miún. Ól suas do ṁiún de sin.

MEÓNÚIL—Táim meónúil go maiṫ timpal páipéirí falla=náċ mór don bpáipéar beiṫ oiriúnaċ go maiṫ ċun me

sásaṁ. Fear meónúil=go ḃfuil meón deas aige agus galántaċt ann: ba ṁaiṫ leis gaċ ní a ḃeiṫ aige mar ba ċóir—na bróga glan, na h-éadaiġe slaċtṁar, agus mar sin de. Tá sé meónúil (nó miúnúil) ag siúl na slí, ag caiṫeaṁ an ḃíḋ. Tá sé miúnúil leis an mbia, leis an ndig.

MEÓNUÍOĊT—Ná deinfá meónuíoċt ar an mbia?=gan dul ró-ḋian air: gan dul ṫar cosúlaċt. Ní ṁeilfá an oiread san tobac sa treaċtain dá gcaiṫfá meónuíoċt leis=gan ḃeiṫ ag dul ṫar teórain leis. Níor ġlac sé aon ṁeónuíoċt leis an mbia aċ sáḋa ċuige=ní raiḃ sé go deas sa tslí 'na raiḃ sé á iṫe aċ é alpa suas.

MIAM—Ní raiḃ miam as an spéir=an puṫ is lúġa gaoiṫe.

MIANAĊ—Tá mianaċ na báirsti sa spéir is beimíd gan an triomaċ. An té go mbíon mianaċ na Gaoluinne ann is furiste dó í d'ḟoġluim=go ḃfuil féiṫ na Gaoluinne ann. Tá mianaċ teangcaċa (iománuíoċta, éinní) ionnat. Ḃís árd go maiṫ sa droċ-ṁianaċ an uair sin=bainte go maiṫ ċun feirge: malluiṫe go leór. Aon ṁianaċ aṁáin atá ins an dá ḟocal=aon ḃrí, aon bun, aṁáin. Ḃí mianaċ sa ḃfear san ċun cómrac dá ṫír. Tá mianaċ cainnte; mianaċ feargaċ: mianaċ feirge: mianaċ malluiṫe: mianaċ pléisiúrta, ann.

MIANADÓIR—Fear a bíon ag lorg mianaiġ: fear, cig, a ḃéaḋ ag scrúdú déanaṁ na gcarraigreaċa.

MIANFUIĠEAĊ—Mianfuċ. Ḃíos ag mianfuċ. Cuir uaiṫ an ṁianfuċ. Cúis na mianfuiġe.

MIAS—Cuir sí an bainne ar an méis, ar na miasa, ṫar oiċe.

MÍĊÉATA—Ḃí an cigire míċéataċ go maiṫ=mí-sásta; crosta; i slí gur deacair é sásaṁ; ar an slí. Tá súil agam ná beiḋ aon ṁíċéata eadrainn=míoṫaitneaṁ, mí-sástaċt, crostaċt. Tá míċéata éigint ort toisc gan tu ḃeiṫ ag cainnt=mísástaċt, gan tu ḃeiṫ baoċ: míḃaoċas.

MÍĊÉATAĊ—Táiḋ míċéataċ le ċéile. Táim míċéataċ ort. Tá mear míċéataċ agam ort=tá mear agam ort go ḃfuil tu misárta, nó gur ḋeacair tu sáraṁ. Tá m'aigne míċéataċ ó ḃíos ag cainnt leis siúḋ go ḃfuil an ċainnt ġránna aige. Ní gá ḋuit beiṫ ag cainnt ċó míċéataċ san=árd; as an slí; go trom ar ḋruím ḋuine éigint eile (mar ġeall ar —). Ḃí sé ag labairt míċéataċ go maiṫ ort indiuḃ=milleánaċ, gan beiṫ baoċ ḋíot 'na ċainnt.

MÍĠLÉAS—Tá an t-inneall ar míġléas=as órdú: gan beiṫ ag oibriú i gceart. Is minic a ṫéiġean mo ṗotar ar míġléas pé sa ḋial rud atá bun-ós-cionn ann.

MIL—Tráṫnóna meala: aimsir (nó bliain) ṁeala: lá meala=aoiḃinn: glórṁar.

MÍLĊEÁRD—Tá mílċeárd im ċois=bogsín beag a ṫagan ṫíos fén gcois go mbíon ana-ṫoċas ann agus ballín beag istig 'na lár.

MÍLE—Míle gairiḋ: míle fada: míle Gaolaċ: míle Gallda (Gall-a).

MILIS—Is minic a ḃí daoine milis go maiṫ le ċéile agus a ḃí searḃ go leór 'na ḋiaiḋ sin. Ceól binn milis na n-éan.

MÍLÍTEAĊ—Ḋ'ionntuiġ sé mílíteaċ nuair a ċualaiḋ sé scéal an ḃáis=d'iompuiġ a liṫ air, ann: d'aṫruiġ sé 'na ḋaṫ: ḃánuiġ sé.

MILLEÁN—Fuaireas ana-ṁilleán i dtaoḃ fanúint istig ó scoil=milleánaḋ me go mór.

MILLIM—Tá an aimsir bog, aċ níl ann ṁille ann=ḋíoḃáil. Ḃíon ḋuine millte nuair a ṫéiġean sé amaċ ar an éadaċ agus gearánta air. Ḃíon sé gan ṁaiṫ an uair sin.

MILLTEÓIREAĊT—Millteóireaċt atá ar Nóra=í beiṫ breóite ana-fada agus ḋroċ-ní éigint á snaoiḋe amaċ:

meat éigint go dtéiġean sé coitianta den ndoċtúir é leiġeas.

MILSÍGIM—Ní ṁilseóċ an méid sin siúicre an tae dom=ní ċuirfeaḋ blas milis uirṫi, nó air.

MÍṀÁRD—Mí-rat: droċ-rat: mí-áḋ.

MÍN—Tá an sprideóigín ana-ṁín=gan beiṫ fiain—tagan isteaċ sa ċistin. Tá na buaċaillí ag féaċaint có mín macánta gur dóiġ leat gur naoṁ gaċ éinne aca.

MÍNEÁIREAĊ—Ḃí teist ṁíneáireaċ ar an mbean=é ráite go raiḃ sí gan náire: nó í beiṫ malluiṫe tuaisceartaċ: gan beiṫ cneasta, aċ leanfaḋ a slí féinig. Tá an capall so míneáireaċ go leór mar ṫug sé snap orm indiuḃ.

MINICÍOĊT—Dá ṁinicíoċt a ṫagan tu seaḋ is minicí ba ṁian linn tu ṫeaċt.

MÍNÍGIM—Níl na Cláirínig míniṫe fíos fós ag airm Ṡasana.

MÍOĊOTROM—Ḃíos ar míoċotrom sa leabaiḋ toisc gan í beiṫ fada mo ḋóṫin=gan beiṫ socair ná ar mo ṫoil: níor ḟéadas me héinig a réiteaċ i gceart. Ḃéaḋ bó aṁlaiḋ dá mbéaḋ sí tuitiṫe isteaċ i bpoll. Ċuas ar míoċotrom isteaċ sa ṁála=sa slí ná raḃas cotromaċ. Ḃíon ana-ṁíoċotrom orainn ag teaċt aníos i gcoinniḃ an ċnuic aċ bíon an cotrom síos againn. Is minic a bíon an focal có gairid le míoċrom, nó míoċorom.

MÍOGARNAĊ—Tá sé ag míogarnaiġ, nó ag míogarnaiġ ċolata=nuair a bíon a ċola ag tuitim ar ḋuine, agus é idir beiṫ 'na ċola is 'na ḋúiseaċt. D'ḟéadfá míogarnaċ ċolata beiṫ ort agus tu ag cainnt. Aċ sa tsrúmartáil bíon sórt sranntarnaiġe ag teaċt ar an nduine.

MÍOL—Ḃí na bricíní ann có tiuḃ leis na míola corra=na diail beaga de ċuileóigíní a bíon ann tráṫnóna fóġṁair. Míola críona=na míola a bíon san áḋmaḋ. Tá ceann an

linḃ (leinḃ) iṫte aige sna míola. Corra-ṁíola=míola corra.

MIONA-ĠÁIRÍ—Ḃí sé ag miona-ġáirí ċúġam=gáire beag á ḋéanaṁ aige ċúġam.

MIONGÁN—Raġainn isteaċ i bpoll miongáin uaiḋ le neart náire nó scannra=áit ana-ḃeag. Crapan an náire nó an scannra duine isteaċ ar a ċéile. Ċuirfá isteaċ i bpoll miongáin é ḃí sé ċó mion san.

MIONN—Tar éis na mionn is fearr na mná=sin é nuair is buiġe iad nuair a ḃíon cainnt ċruaiḋ ráite aca.

MIONRAṀ—D'imiġ an claiḋeaṁ 'na ṁionraṁ i gcoinniḃ an falla='na ḃrúscar: 'na ġiotaí foġa: 'na smidiríní. Ḋeinear mionraṁ den arán le h-é ċimilt idir mo ḋá ḃais. Tá an long 'na mionraṁ ar barra an uisce is an t-uisce ag gaḃáilt tríċi sall is anall.

MIONUIĠIM—Mionuiġ an focal san, an scilling sin, dom=bris: dein mion, beag. Ḃa ṁaiṫ liom an ċainnt sin a ċuirsint níos mionuiṫe=é ċuirsint nuair a ḃéaḋ sé briste 'na ṁion-ċoda dom, agus na mion-ċoda féiniġ a ċuirsint níos fearr. Caiṫfiḋ me an focal a ḋ'fáilt níos mionuiṫe=níos briste: i gcoda is lúġa ná san. Ní mór dom na téarmaí ríoċána a ḋ'fáilt níos mionuiṫe sar a mbeiḋ fios agam cad is fiú iad.

MÍ-ORDÚ—Ċaiṫ sé an t-airgead ar mí-ordú=i ndroċ-ṡlí. Tá gaċ ní ar mí-ordú ar an mbórd agam=gan ḃeiṫ i n-eagar ceart.

MIOTAMUS—Ḃí an spiaire ag dearbú bréige im ċoinniḃ sa ċúirt ċun miotamus mo ċroċta a ḟoláṫar dom=órdú scríoḃta.

MÍ-SÁSAṀ—Tá mí-sásaṁ éigint ort.

MISDE—Nára misde é é an té a ḋeinean an gníoṁ fóġanta.

MÍṠEÓL—Níor ḃain aon míṡeól dúinn ar an mbótar=tionóisc, óspairt; ċuamair slán. Tug an long an turas isteaċ gan aon ṁíṡeól=gan ṁaisle, gan ṁáċail. Fuaireas do litir gan aon ṁíṡeól=gan aon dul-amú ná éinní do ḋul uirṫi. Cuirtear an focal ag obair timpal gaċ saġas cúrsa.

MISIÚR—Rud ċun tóṁas a ḋéanaṁ—ċun éadaċ, cig, a tóṁas.

MÍSLAĊT—Ní slaċt a ċuirir ar an scéal aċ míslaċt=a ṁalairt.

MISNEAĊ—Ní ḃfuaireas im ṁisneaċ (bisneaċ) é rá=ní raiḃ sé de ṁisneaċ agam. Conus tá an misneaċ agat indiu, a Ṡéamais?=conus tán tu? conus tá an croiḋe agat? Nó, do ṁisneaċ. Ċailleas mo ṁisneaċ náċ mór nuair a ċonac na fiaċa a ḃí anuas sa ṁairc orm. Ḃí an breóiteaċán olc go maiṫ indé, aċ tá sé ag dul i misneaċ, ag fáil ṁisniġ, indiu—agus é i n'am aige=ag dul i ḃfeaḃas: tuille den gcroiḋe ag teaċt dó. Ḃí sé boċt go leór aċ tugas fé n-a ṫuille misniġ a spreaga ann. Ḃíos a d'iarraiḋ an misneaċ do ċoiméad suas pé droċ-ċuma a ḃí ar an gcúrsa. Ní mór an misneaċ a ḃí sa litir a fuaireas uait=rud a spreagfaḋ duine ċun misniġ—airgead, cainnt ṁisniúil, mola. Nuair a scríoḃfair arís bíoḋ breis ṁisniġ orm sa litir agat. Ḃ'olc an misneaċ ar fearaiḃ boċta gan aon éileaṁ ḃeiṫ ar an stoc. Ní h-aon ṁisneaċ orm mo ġoile ḃeiṫ ag dul im ċoinniḃ=ní ċuirean sé aon tógaint croiḋe ionnam.

MIṪID—Ní ḋ'fanfad-sa anso, a ḃuaċaill, ag feiṫeaṁ led ṁiṫidí=le pé tráṫ is mian leat teaċt; nó é seo nó é siúd a ḋéanaṁ. Ní ḃéinn ag braṫ le n-a ṁiṫidí, ná ḃeiṫ im buaċaill aimsire aige.

MÍ-TOP—Ḃaineaḋ mítop asam an droċ-scéal a ċloisint=mí-ṗreab, mí-ġeit.

MÍ-TRÁṪÚIL—Ṫána i n-am míṫráṫúil=ná raiḃ tráṫúil: ná oiriúnaċ.

MIÚN—Tá an cailín sin óg 'na miún is óg na croiḋe. Feic meón.

MÓ—Tá an oíċe mór dorċa ċun dul amaċ=ró-ḋorċa. An lá mór fuar, nó mó-is-fuar, ċun snáṁa=rud beag ró-fuar. Tá na bróga mór mór dom: an obair mó-is-cruaiḋ: an t-ualaċ mó-is-trom. Éinní mó-is-éinní. Tá sé mó-is-ṁaiṫ don árṫaċ gabáilt ó ṫuaiḋ i gcoinniḃ na gaoiṫe=ró-ṁaiṫ, ró-ċruaiḋ.

MOĊ—Náċ moċ atán tu ar an leabaiḋ? Tá na maidineaċa ag dul i moiċe arís=i ḃfaid. Deinean gaċ moċ a ġnó, aċ ní le h-eiríġe d'oíċe é=gaċ duine a eiríġean go moċ.

MOĊÓIRÍ—Is éaċtaċ an moċóirí tu=duine a eiríġean go moċ. Nuair a ċuirear mo ċeann amaċ ar ṁoċóirí na maidine=go moċ ar maidin. Nó muċóirí.

MODAIR-ĊEÓ—Tá modair-ċeó ann indiu=ceó salaċ modarta. Ḃí sé i n'oíċe ṁodair-ċeóig aréir agus ba deacair feiscint i ḃfad uait.

MODAR-ĊEÓḊAĊ—Deinfiḋ sí oíċe ṁodarċeóċ anoċt=ceóċ gan beiṫ ró-olc.

MODAR-ḊORĊA—Tá an lá modar-ḋorċa go leór=gan beiṫ glan is gan beiṫ ró-ḋorċa. Ḃíon sé modar-ḋorċa an aimsir seo tímpal is a 6 tráṫnóna=i n' eascara lae is oíċe. Nó mudar —.

MOILL—Táim ag coimeád, nó ag cur, moille ort=ad ṁoilliúint, ad ṁoilliú. Ċuirear moill ar an gclog=ċuirear siar é: nó ċuirear 'na stop é ar feaḋ tamaill. Ná bí am ċur ċun moille=ag coimeád moille orm. Ḃíomair ag gluaiseaċt ċun cinn go breá go dtí an méid seo moille=lasmuiġ den moill seo. Fuair an sagart glaoḋaċ ola agus beiḋ moill air ón Aifrean dá ḋeascaiḃ. Cuireaḋ moill seaċtaine ar an ngnó.

MOILLIĠIM—N'ḟeadar cad tá ag moilliú Ṫomáis indiuḃ=ag coimeád moille air.

MÓIN—Cnuċaire=trí fóid, nó mar sin, 'na seasaṁ agus fód eile i n-áirde orta. Bíos ag cnuċairt móna=ag déanaṁ cnuċairí. Cnuċaruiġtear í. Stualain=cnuċaire mór; bíon níos mó go maiṫ ná an cnuċaire. I lár na stualainne. Mórċuid stualainní. Tá sé ag stualáil (ṁóna). Tá an ṁóin stualálta. Táimíd ag cur fóraċ ar an gcruaiċ=na fóid a cuirtear i n-eagar ar an dtaoḃ amuiġ ċun an ḃáisteaċ do ċoimeád amaċ. Fiacail an ṗortaiġ=ciúṁais: an áit ar a gcaiṫtear i n-áirde na fóid nua-ḃainte. Drom an ṗortaiġ=an portaċ féin siar ón ḃfiacail—an áit i n-áirde ar a gcuirtear an ṁóin ċun triomú. Gabal an ṗortaiġ=an áit íseal tíos go mbíon an ṁóin bainte amaċ as: bíon screaṁ brúscair air agus cuirtear an ṁóin ag triomú ann. Uisce portaiġ. Spairt, nó spadal=droċ-ṁóin. Móin fuinte=móin a deintear as an mbrúscar le h-uisce a scaoile air agus é fuine ar a ċéile.

MÓIREAĊT—Táimíd ag dul i móireaċt le ċéile le tamall=ċun muinntearais; ag dul i gceanúlaċt ar a ċéile: ag eiríġe mór.

MOLAIM—Ní ṁolfainn an té go mbéaḋ bolg mór aige =ní ṁaoiḋfinn air é. Níl an obair sin le mola, ċun molta=níl sé go maiṫ. D'ḟágamair an t-aċran fé ṁola Ṡeáin=go ndeinfimís pé réiteaċ a ṫaḃarfaḋ sé. Ḃí sé ag baint na bputóg as Rialtas Ṡasana agus mise ag mola an scéil leis=ag mola na cainnte (an ċúrsa) leis: á rá leis go raiḃ an ceart aige, go raḃas ag teaċt leis, go n-aontóinn leis, agus mar sin de. Ag mola an ċeaċta leis an scoláire=ag mola an ċeaċta fé mar a ḃí sé á scrioḃ nó á ṫaḃairt amaċ ag an scoláire. Bíon Sasana ag mola leis an bḞrainnc nuair a bíon sí ag taḃairt ropa fén nGearmáin. Ní ṁolfaḋ an doċtúir aon feóil dom.

MÓR—Tá sí ana-ṁór aige sna daoine=ana-ṁeas beiṫ aca uirṫi. Is mó go mór púnt ná scilling=tá sé i bfad níos mó.

MÓRÁN—Ní mórán ná gur mar a ċéile an dá focal= ní mór ná —.

MÓRĊÚISEAĊ—An té go mbíon substainnt ṁaiṫ aige bíon sé mórċúiseaċ go minic agus bun aige leis. Is dó is cóir.

MÓRĊÚRAMAĊ—Duine mórċúramaċ=go mbíon mórán cúraim air. Ní mór an ċaḃair an méid sin airgid ċun tig mórċúramaċ do ċur ċun cinn=tig go mbíon mórán cúraim, nó mórán cúraimí, le freastal ann.

MÓRḊAĊT—Tá an iomarca móraċta ag baint leat=tu ḃeiṫ ró-ṁór ionnat féinig! ḃeiṫ ró-ṁeastúil ort féinig. Ḃíon an ṁóraċt ar an dtaoḃ amuiġ. An té go mbainean san leis bíon a leaṫ san aer, uaireanta, agus ní le n-a ċuid substainnte é, go minic.

MÓRTAS—Ṫógas tig mórtais=grianán tiġe: tig mór.

MOṪÁILEAĊ—Táim moṫáileaċ go maiṫ=braiṫim rudaí go maiṫ, is go tapaiḋ—b'ḟuirise me ṁúscailt, nó ċloisfinn fotram ana-ḃeag! braiṫteaċ.

MOṪALLAĊ—Nác moṫallaċ an fear é!=mór-ċuid gruaige aige is í ag imeaċt gan córiú.

MOṪALUIĠIM—Tá sé ag moṫalú ar a ċola=ag moṫú, ag braistint, ag dúiseaċt.

MOṪUIĠIM—Níor ṁoṫuíos indiu go dtí n-a 9=níor ḃraiteas, níor ḋúisíos: níor ṁoṫuíos ar mo ċola. Tá an mac imiṫe uaim agus moṫuiġim uaim go maiṫ é—agus a ġnó. Táim im ċola ó ṁaidin gan ṁoṫáilt=gan ḃraistint, gan dúiseaċt. Níor ṁoṫuíos do ṫeaċt isteaċ=níor ḃraiteas, ní raiḃ aon ṁoṫáilt agam ar do ṫeaċt.

MUC—Ṫáiniġ muc ar gaċ malain liom=ana-ċuma feirge.

MUĊ—Feic moċ. Ḃuaileas amaċ scoṫ-ṁuċ ar maidin =cuiḃraċ muċ.

MUCADÁIL—Nác ort atá an ṁucadáil ċúġam '=ḃeiṫ ana-ṁí-ṡiḃialta: freagraí gan ṗléisiúr a ṫaḃairt go

lasánta tapaiḋ crosta—ingín, tig, ag imeaċt fé ḋéin rince agus an ṁátair ag baint earruíoċta aisti.

MÚĊAIM—Ná leig di múċa—don dteine. Táim marḃ le múċa aníos (nó suas)=me ḃeiṫ múċta. Tá ana-ṁúċa suas innti sin. Ṁúċ an t-iasc=d'imiġ síos ó ḃarra an uisce. Ṫáinig ana-ṁúċa aníos ar mo ċroiḋe. Is ins na scoileana a ṁúċ an Ġaoluinn=fuair bás. Táim múċta píopálta suas, agus gan é ar mo ċumas m'anál a tarrac.

MUDAR-ĊEOĊ—Lá mudar-ċeoċ—go mbéaḋ brat salaċ ceoig ann. Feic modarta.

MUILEAN—Bíon gaċ éinne ag tarac uisce go dtí n-a ṁuilean féinig='na ċúram féinig: ní ḃíon i gcúram an fir tall. Ḃí sé neaṁċainnteaċ, aċ tá ag teaċt sé n-a ṁuilean anois=breis ċainnte ḃeiṫ ag teaċt ċuige: sé n-a teangain. Muilean gaoiṫe—deintear é le blúire aḋmaid nó páipéir láidir a ċeangal de ċórda, an córda a ċasa go maiṫ agus ansan é scaoile: deinean sé glór maiṫ.

MUIN—Feic mairc. Ar ṁuin ṁairc a ċéile: nó ar ṁuin ḃaic a ċéile.

MUINE—Dar muine=dar fia.

MUINEÁL—Táim síos go dtí mo ṁuineál ag obair, nó san obair=go doiṁin. Ċuas 'na ṁuineál=rugas greim ar a scórnaiġ.

MUÍNG—Tá muíng gruaige ort=gruaig fada: motal: seirc—an pairte fada a fástar i dtosaċ an ċinn. Muíng =an ruaimneaċ a ḃíon ag fás ar ṁuineál capaill nó ar a eirbal: nó an snáiṫín a ḃíon ar ḟlat iascaiġ.

MUIR—Ba ċeart an cladaire do ċur le mór-ṁuir is le fairrge=é ċaiteaṁ isteaċ sa poll, sa ḃfairrge.

MUIRḂEAĊ—Gainneaṁail (gainniúil).

MUIRIR—Tá muirir ar Ṁíceál=clann air. An mór é do ṁuirir anois?

MUIRIREAĊ—Fear boċt muirireaċ=go bḟuil muirir trom air: atá sé ṁuirir trom. Duine muirireaċ=trom, aindeis. Bó ṁuirireaċ. Capall muirireaċ=mór, garḃ; gur deacair é ċoṫú.

MÚIS—Múis ṁná=bean ṁór leaṫan beaṫuiṫe agus feóil ar criṫ uirṫi. Tá múis ar fad déanta díot=ṫán tu id ṁúis: tuitiṫe go mór ċun feóla. Nó, bean go mbéaḋ cuid ṁaiṫ feóla uirṫi.

MÚISIÚNTA—Nuair a ḃíon an feamanaċ tamal ar an dtráig bíon blaṫ múisiúnta uaiṫi, nó ḃéaḋ ar an bḟeóil dá mbéaḋ sí ag loḃa, geall leis=blaṫ go mór tar ceart: níos measa go mór ná beiṫ caḃruiṫe. Oíċe ṁúisiúnta=tais, trom, salaċ inti féinig. Oíċe ṁúisiúnta ḋorċa.

MULLÓG—Mullóg cnuic=maol-ċnoc. Ar ḃarra na mullóige.

MÚN—Ḋein sé a ṁún ar a ḃríste.

MÚNLA—Deineaḋ i n-aon ṁúnla aṁáin iad. As an múnla amaċ a ṫáinig an cailín sin=í beiṫ ana-ḋeas: naoiḋeanta. Níl an lampa san as múnla=níl sé gan an scéiṁ agus an crot ceart a beiṫ air. Múnlálta=córaċ (ó ṁúnlaim).

MÚR—Níl aon ṗíoc den salan againn fé ṁúir an tiġe=sa tig: fé fallaí an tiġe. Múr báistiġe=tuitim trom báistí.

MÚRÁLAIM—Tá an t-árṫaċ ar múráil=ar a h-ann-caire. Nó, mórálaim.

MURAN—Níl sé i gcúram na Gaoluinne muran mó atá sé 'na coinniḃ=maran, mara, muna.

MURĊA—Ċonaic sé Murċa—nó an tor ba ġiorra ḋó=fuair sé an bás náċ mór: ċuaiḋ i n-árd-ċonntaḃairt, i n-ana-ċruaḋ-ċás. Nuair a ṫáinig sé isteaċ ón lá ar éaló

ó scoil tugas Murċa dó=ana-léasa: scannra, agus mar sin.

MURDAL—Nuair a connaic sí na saiġdiúirí ag teaċt liúġ sí "Míle murdal."

MÚSCLAIM—B'ḟearr liom an fear tíos a ṁúscailt ná beiṫ ag rit síos na gcóṁarsan=ainm an diail do tarrac anuas, do tabairt ar barra, do lua. Is mó focal múscailte agat le 3 seaċtaine=tugṫa ar barra aniar ar mo ċeann. Dá mbéaḋ salaċar i gcopán uisce agus go gcorróḟá é ṁúsclóḟá ar barra é=ċuirḟá, ṫabarḟá. Ní gá duit droċ-brí an focail a ṁúscailt ar barra mar ní h-é a ṁeáġar a ċur i n-úil. Tá Eilís go maiṫ ċun a gátar a ṁúscailt=a ċur i n-úil. Do múscluioḋ slí nua dom ċun púdar a ḋéanaṁ=noċtaḋ, tearbánaḋ.

MUSTAR—Tá mustar air as a ċuid Béarla=eirġe ó talaṁ: tógaint croiḋe: mór-ċúis. Mustar gan gustal fé bean a' t-aon bó. Mustar gan dúċas is deacair é d'úmpar=eirġe i n-áirde gan sinsearaċt.

MÚTÚIL—Bíon bia mútúil nuair a bíon sé borb saibir agus ná féadfá mórán de a d'iṫe. Bíon aṁlaiḋ gan aon ċabruiteaċt ná lobtaċt ag baint leis. Tá cré an ġuirt seo mútúil borb=saibir: ṁúsclóċ an síol aníos go maiṫ. Nó, mútúlta.

## N

NÁ—An ndúbrais go dtiocfá? Ní dubart ná go dtiocfainn=go deiṁin ní dúbart: ní dúbart go dtiocfainn, ná ní dubart go dtiocfainn—an ní céadna fé dó. Nílim ná tuirseaċ. An é a bí ann? Ní hé ná é. Ar tugais an púnt dó? Níor deinear ná é tabairt. Béidir go bfuilim ag cur aon ċur-isteaċ ort? Nílean tu ná tu. Ní tuigim an focal ná é tuiscint.

NÁĊ—Cad náċ maiṫ? Ceist é sin timpal cainnt mar

reo—"Ní maiṫ liom é."=Cad é féin? : cad é náċ maiṫ leat?

NÁDÚIR—Tá ana-nádúir i Seán, nó ag baint leis= tá ana-ċroiḋe aige: dá dteastóċ éinní uait ṫaḃarfaḋ sé, nó ḋeinfeaḋ sé, ḋuit é dá ḃféadfaḋ sé: fial agus croiḋe maiṫ aige: truaiġṁéileaċ ḋuit dá mbéaḋ aon trioblóid ort: go maiṫ do sna cóṁarsain agus do sna boċtaiḃ. Tá nádúir aige dom=croiḋe maiṫ: ball bog 'na ċroiḋe. Tá galar ar an mbó 'na nádúir—nó ar aon ainṁí baininscineaċ.

NÁDÚRṪA—Ḃí sé nádúrṫa riaṁ=an nádúir a ḃeiṫ ann. Tá sé nádúrṫa do n-a ṫír, doṁ-sa.

NÁIRE—Mo náire ḋearg tu, a Ṁáire, é sin a ḋéanaṁ= mo náire ḋóiġte. Níl aon náire ort ná ionnat—aċ ní mar-a-ċéile an dá ní san. Ní raiḃ náire ná allus ná faic orm roimis an easbog. Ní raġainn ag taḃairt náire dom féinig i gcuideaċta an róġaire sin=am isliú féinig i súile na ndaoine. Ní ṫaḃarfainn náire dom héinig é ḋéanaṁ. Is minic a ṫug do ċainnt náire ḋuit agus gan aon náire ort dá ḃárr.

NAIṪ—Ní ċuirfinn aon naiṫ insna páipéirí nuaċta= aon truím. Ní ċuirfinn aon naiṫ ins an leaḃar le n' faid= ní ṫógfainn aon ċeann do n' faid: ní raġaḋ a faid 'na luiġe orm. Tá naiṫeana an doṁain ag baint leat=slite, neiṫe, ar leiṫilig: ḃóiṫre fé leiṫ, béasa fé leiṫ, slite cainnte leiṫreaċaiseaċa. Tá an focal san mar naiṫ againn anso le fada—"an ḃean ḋearg," cig, do ṫaḃairt ar an dteangain.

NAṀADAĊ—Duine críona naṁadaċ=crosta, goirgeaċ, ná féadfá baint leis ná bagairt air. Duine críona roċma an taoḃ eile de. An madra a ḃíon naṁadaċ i mbéal a ḋoirus féin ní leigfeaḋ sé éinne ṫairis. An duine naṁadaċ dá n-impeóċ an leanḃ cleas beag air béidir go dtaḃarfaḋ sé clobṫa níṁneaċ dó. Ḃíon sé íogair: gan ḃeiṫ pléisiúrṫa.

NAOI—Níl i n-aon ní aċ cóṁrá 9 lá=bíon sé 'na seana-scéal sé sin. Ḃa ċeart sud a taḃairt do naoi na truaġa=díol na truaġa: duine dealḃ boċt. Ana-naoi truaġa seaḋ é: níl faic aige. Naoiḋe na truaġa a deirtear.

NAOIḊEANTA—Náċ deas naoiḋeanta an cailín i siúd?=ana-ċúmta: gan ṁáċail i n-aon ḃall dá h-aġaiḋ. Má ḃíon an cóntanós deas ag duine tá sé riċte naoiḋeanta. Peictiúir gleóite naoiḋeanta.

NAOIḊNÁN—Leanḃ tamall beag tréis ḃeiṫ 'na ḃunóic.

NAOṀ—Níl aon naoṁ le Murċa, le Maṫúna=den ainm sin.

NAOṀÓG—Na toċtaí=na suiḋeaċáin a ḃíon sa naoṁóig. Toċta seóil=an toċta go mbíon an seól-ċrann suiḋte isteaċ ann. Na maidí cos=na cláraċa beaga ar a gcuirtear na cosa. Tosaċ agus deire na naoṁóige, agus boġa. An toċta láir. Na h-earnuíoċa=na blúiriaċa aḋmaid a ḃíon ag dul timpal na naoṁóige agus go gceanġluiġtear an croicean díoḃ. Croċ na líonta=an ċroċ ar a gcuirtear ag triomú iad. Snáiṫín deisiúċáin=snáiṫín ċun na líonta a ḋeisiú.

NEAC—Neacanna=na tairngí beaga beaga a cuirtear isteaċ i mbonn bróige, nó tríd an ḃfonnsa (fúnsa) ag deisiú camáin.

NEAD—Tá an t-éan ag bailiú nide.

NEADUIĠIM—Ḃíon mór-ċuid éanlaiṫe ag neadú ins na crannuíoċa so=na neada a ḃeiṫ aca ionnta.

NEAFUISEAĊ—Mairean daoine neafuiseaċ 'e ḃreis ar a ċéile=go bog: slí ḃeaṫa a ḋ'fáil go bog. Is breá neafuiseaċ atán tu ag cur do saoil díot: atá do ḃeaṫa ag teaċt ort=gan puinn duaḋa. Is breá neafuiseaċ atá cúis na h-Éirean ag teaċt ar daoine 'e ḃreis ar ċuid eile aca atá a d'iarraiḋ cirt a ḋ'fáil di. Tagan an Ġaoluinn a scríoḃ ana-neafuiseaċ ort=go breá, bog, simplí. Doċt

an taoḃ eile. Táim ag imeaċt go breá neafuiseaċ fé seól ḋom héinig, agus na maidí ráṁa ḋíoṁaoin.

NÉAL—Tuit néal orm=néal codlata. Ṫáinig néal orm=néal feirge: néal buile. Níor ḟan aon néal aige nuair a ċualaiḋ sé an cúntas=aon ṁeaḃair—le feirg nó le h-áṫas. Ṫáinig néal feirge, néal áṫais, air=ana-ḟeirg, ana-áṫas.

NEAṀ—Dá mbéinn ċó siúrálta ḋul (suas) ar neaṁ is atáim nár ḃriseas an lampa=siúráil náċ beag: táim siúrálta go maiṫ nár ḃriseas é.

NEAṀ-AISTEAR—Níl aon neaṁ-aistear ag baint liom an aimsir seo=ḋíoṁaointeas, easba cúraim.

NEAṀ-AISTEARAĊ—Táim neaṁ-aistearaċ=ḋíoṁaoin: nó gnó gan ṁaiṫeas, nó gan puinn maiṫeasa, sa tsiúl agam. Ḃíon Seán neaṁ-aistearaċ=bíon ana-spárálaċ air féinig: tógan gaċ ní bog: ní ṫéigean ċun puinn trioblóide: gaḃan gaċ aon ċóṁngar: bíon bonntáisteaċ ar an obair. An té ná bíon aċ rudaí beaga gnóṫa le ḋéanaṁ aige bíon sé aṁlaiḋ. Taḃair láṁ ċongnanta ḋom mar tán tu neaṁ-aistearaċ go leór ċuige. Táimíd ag maireaċtaint go socair sásta neaṁaistearaċ. An madra a ḃí ag taigde na gainiṁe nó an buaċaill a ḃí ag caiteaṁ cloċ leis an ndíoṁaointeas bíodar neaṁ-aistearaċ go maiṫ.

NEAṀ-ḂREÁ—Neaṁreá a ḋeirtear. Náċ neaṁreá an lá é?=gan beiṫ breá.

NEAṀ-ĊEART agus RUDAÍ EILE—Tá an ceaċt go léir neaṁ-ċeart agat. Tán tu ana-neaṁ-ċruinn=gan beiṫ cruinn. Táim neaṁ-ċruinn ins na laḃraċa ag an ḃfuaċt=cis, gan greim ceart beiṫ ionnta. Neaṁ-ċuis. Le neaṁ-ċuis a ḋúḃairt an focal=gan aon tsuim a ċur ann: gan é rá ḋáiríriḃ. Náċ neaṁ-ċuiseaċ a ḋeinis an cleas?=gan puinn ḋuaḋa: simplí: náċ neaṁ-ċuiseaċ a ṫáinig leat é ḋéanaṁ—saoráideaċ. Ḃíomair ag imirt na gcártaí go neaṁ-ċuiseaċ aréir toisc gan aon airgead a ḃeiṫ ann=go breá bog, gan cúram a ḋéanaṁ ḋíoḃ: go neafuiseaċ.

Ba neaṁ-ḋeas an obair ḋó é=gan beiṫ deas! ní raiḃ sé ceart le déanaṁ. Is neaṁḋeas an lá é: nó éinní. Neaṁ-iongantaċ=néaṁ-úntaċ. Tá neameaḃair (neaṁ-ṁeaḃair) ag teaċt orm=me beiṫ ag cailliúint na meaḃraċ, nó ag imeaċt ar buile. Is minic a ċuireann an t-ól duine ar neameaḃair=as a ṁeaḃair: gan ċuiṁne. Neaṁ-ruċóideaċ=neaṁ-urċóideaċ. Bíon duine aṁlaiḋ más fuirist an saol do réiteaċ leis: ní ḃíon sé glic, géar, aibiḋ. Bíon an duine neaṁ-ṫógálaċ ná tógan rud suas go ceann i ḃfad: a ċuirfeaḋ suas ar feaḋ i ḃfad: a ḃíon faid-ṫraolaċ: ní fuirist é ṫógaint, é lasa ċun feirge. Fuaireas an leaḃar a ċailleas i n-áit neaṁ-ṫuairimeaċ=i n-áit ná raiḃ aon tuairim agam do, i n-áit ná raiḃ súil agam leis ann: san annḋóċ. An té a ḃíon neaṁ-ṫuirsionaċ bíon sé áḋḃar glas ann féinig, agus uaireanta ba deacair gaḃáilt leis. Fear neaṁ-uireasbaċ seaḋ an té a ḃíon go maiṫ as! a ḃíon neaṁ-ġanntanaċ: ná bíon aon ċeal air! go mbíon a ḋóṫin go maiṫ aige.

NEART—Ní feicim go ḃfuil aon neart ag dul ort=ag teaċt ionnat. Tá gníoṁ mo nirt déanta agam anois=oireaḋ is is féidir lém neart a ḋéanaṁ. Gníoṁ mo ḋíċil—caint den nḋéanaṁ céadna.

NEARTUIĠIM—Deimfiḋ an bainne neartú ort=tu neartú. Ċuireas an spalla san isteaċ mar neartú ar an gcaint=daingeanú: ċun é ḋéanaṁ níos diongaḃálta.

NEÚDAIMÍ-NEÁDAIMÍ—Níl sa duine sin aċ neúdaimí-neádaimí=duine go mbíon neúdar-neádar ar siúl aige; nó neúṁa-neáṁa! duine ná deinfeaḋ dána ort: ná ġeóḃfá uaiḋ aċ "seaḋ" agus "ní h-eaḋ," nó ċaint ġairiḋ mar sin: ná féadfaḋ béile ceart a ḋ'iṫe: sprearán gan fuinneaṁ.

NEÚDAR-NEÁDAR—Ḃí neúdar-neádar aige timpal an ḃó a ċeannaċ=ná raiḃ fios aige an gceannóċ sé í nó ná deinfeaḋ: béidir go ndeinfeaḋ agus béidir eile ná deinfeaḋ, agus ní raiḃ fios aige. An ḃfuiġir an rotar uaiḋ? N'feadar: neúdar-neádar a ḃí aige=ní ḃfuaireas freagra díreaċ uaiḋ mar seo ná mar siúd: ní ḃfuaireas uaiḋ aċ

neúdar-neádar—" Ba ṁaiṫ liom é ṫaḃairt, aċ ansan tá sé leaṫ-ḃriste, agus b'éidir go dteastóiḋ sé uaim féinig, agus n'feadar cad a ḋeinfead." Ḃí neúdar-neádar aige gur ċuma leis aige nó uaiḋ an lá saoire.

NEÚṀA-NEÁṀA—Deinean an ṁí srónú a ċur suas. Neúdar-neádar: cainnt gan fonn.

NÍ—Is beag an ní nuair a ġuiḋfinn ḋuit gan crí ná áird a ḃeiṫ ort go ḋeó=ní ṫógfaḋ sé mórán me ṁúscailt ċun na guiḋe sin. Is suaraċ an ní (ná) go dtaḃarfainn mo ṁallaċt ar Rialtas Ṡasana. Ċonac ċúġam é agus ní raiḃ aon ní aċ gur aiṫníos gurḃ é Seán é=níor ḃéidir liom ḋul tairis sin san aiṫniúint. Deirimíḋ céad ní gan aon ní aċ ċun ḃeiṫ ag cainnt=deirimíḋ mórán gan aon ċúis aċ ċun an ċainnt do ċoimeád ar siúl. Is cuma liom éinní mar ġeall ort ná ar do ṁadra=is cuma ar fad. Níor ḋeineas aon ní den mbuille a fuaireas=níor ċuireas aon nait ann: níor ṫógas aon ċeann do.

NÍANTA—Nó naoiḋeanta. Is féidir leat an ceaċt do scrioḃ go naoiḋeanta=go néata ḋeas.

NÍĠIM—Tá an t-árṫaċ ag imeaċt go niġte (nite) is go gleóite=go néata. Cailín, buaċaill, capall, obair, leaba, seómra nite=néata córaċ ḋeas—aċ is beag an ní a ċuirfeaḋ siar iad. Niġe éadaiġe. An t-uisce a ċur ag téiġeaṁ: iad do ṫuma san uisce: gealúnaċ a ċur ċúċa (fúta): iad do ḟuaṫa is do niġe: iad d'fásca aníos as an mbeiste agus an sobul a ḃaint asta (ḃíon sobul ar an uisce): ḃeiṫ ag cur guirme agus stairse ionnta: iad do ċur amaċ ag geala, nó ar tuar.

NIṀ—Ċuir sí scréaċ níṁe airti=í ḃeiṫ géar. Ḃíomair ag tráċt tar an aṫ. Seóirse, agus sé mar a ḃéaḋ an niṁ ar an aiṫne seaḋ ḃuail sé isteaċ an doras ċúġainn=fé mar a ḃéaḋ fios aige cad a ḃí ar siúl againn. Feic leat aiṫne.

NOĊT—Tá Gaoluinn aiges gaċ éinne anso boċt agus noċt=gan éadaiġe.

NOĊTAIM—Ḃíomair ár nocta féinig ċun snáṁa=ag baint na n-éadaiġe dínn féin. 'Dréir mar a ḃeiḋ tu ag cur an ċnuic díot suas seaḋ ḃeiḋ an dúṫaiġ ag nocta ort=á ṫaḃairt ḟéin le feiscint. Tá an t-árṫaċ ag nocta aduaiḋ orainn=ag teaċt 'nár radarc.

NÓIN—Ċuala guṫ ar nóin=sa tráṫnóna.

NÓS—Tugaḋ deoċ ḃainne ḋom i nós na h-áite=do réir nós na h-áite: san nós atá san áit. Tá Gaoluinn agat ar nós uisce na h-aḃan=go líoṁṫa prap, fuiġeaċ. Ċodluíos ar nós na muice aréir=go sáṁ trom. Tá an nós san na dtuitíní ag teaċt amaċ le déanaí=ag dul i ḃfeiḋm, ag breiṫ ġreama, ag leaṫnú. Ḃuaċaill téagarṫa ar nós Ṡeáin. Ar do nós-sa ní ċaiṫim aon tobac. Ṫug sé an t-airgead uaiḋ ar nós mar a ḃí sé i n'amadán=ar nós an amadáin fé mar atá sé: fé mar atá sé (a ḃí sé) i n'amadán.

NUAḊUÍOĊT—Ḃeiḋ blúire scaḋáin againn inḋiuḃ mar nuaḋuíoċt=rud nua ná béaḋ taiṫí ag duine air. Nuaḋuíoċt dúinn seaḋ an ceangal a ṫugais ar an gcoirce.

O

Ó—Tá smut den nGaoluinn agat, agus smut uait fós=gan ḃeiṫ agat. Ní fada anois ón dtraen (é)=ní fada go mbeiḋ sí ag gluaiseaċt, nó ag teaċt isteaċ. Is mó rud a ṫeastóċ ó ḋuine go gcaiṫean sé fanaċt uaiḋ=fanaċt gan é. Ċúġat uaim as san=bailiġ ċúġat: glan uaim amaċ as san. Fág an áit uaim. Ḃí fiċe duine ón dtaoḃ ag imirt sa gcluiċe=ar an dtaoḃ: ar gaċ taoḃ. "Ḃail ó Ḋia uait"—le duine ná dúḃairt "Ḃail ó Ḋia ort," nuair ba ċóir dó, á ċur i n-úil dó gur ḟág sé ar lár é.

OḂAIR—Is mór an obair nár ḃuailear ṫu=is úntaċ an scéal é. Ḃris an ċloċ. Ḃé go ḃfuil obair agam: go ḃfuil obair (agam) air=béidir náċ aon ġnó bog é. Ḃí obair ṁaiṫ agam ar an leaḃar a scríoḃ. Ní féidir liom an focal neúdar-neádar a ċur ag obair=obair a ḃaint as. Ní ḃéinn san obair sin dá ḃfuiġinn a ṁalairt=ní ḃéinn á

ḋéanaṁ. Ní h-obair dom ḃeiṫ ag lorg a ṫuille airgid ar an mbó=ní ceart; ní h-non tairḃe.

ÓCÁID—Cad í an ócáid a ṫug anso ṫu?=cad í an ċúis? cad é an gnó?

OĊLÁN—Cad é an t-oċlán so ort mar ġeall ar an mbó? =brón is buairt agus glór á gcur i n-úil: ologón.

OCRAS—An ḃfuil sé i n’ocras agat fós?=ḃfuil ocras ort? Níl sé i n’am ocrais fós. Tá sé i n’ocras orm= tá ocras orm.

OḊAR—Caoira ċeann-oḋar=caoira go ḃfuil pus duḃ uirṫi. Caoira oḋara seaḋ na caoira so.

ÓG—Ḃíon gaċ éinne ag dul i gcéill ó óg go h-aois dó= ó óige. Tá ag teaċt liom go h-óg san obair seo=go breá. Tán tu ag déanaṁ go h-óg=go h-ana-ṁaiṫ.

ÓĠAM—An t-óġam craoḃ.

ÓGUAĊTAR—Uaċtar friseáilte.

OIBRÍĠIM—Ní mar a ċéile a oibríon an ṁeisciúlaċt ar gaċ éinne=a téiġean i ḃfeiḋm. Oibríon an focal san trí teangtaċa—an focal “bó” atá san nGaoluinn, sa Laidin, sa nGréigis. Tá na focla go léir oibrite agat anois= obair bainte agat asta. Ṫug an doċtúir purgóid dó aċ níor oibriġ sí air=níor ċuaiḋ i ḃfeiḋm. Ḃíos ag oibriú ar m’úncal féaċaint an ḃfuiġinn aon ṗinginní airgid uaiḋ= a d’iarraiḋ teaċt tímpal air, é ṁealla, é ṫaḃairt tímpal.

OIḊĊE—Ḃíos ag siúl na h-oíċe go dtí gur ḃuail tig liom=ar feaḋ na h-oíċe. Ḃí sí ag teaċt aḃaile oíċe Ṡatairn=aon oíċe Ṡatairn aṁáin, gan a rá cad é an Satharn é. Ḃíos ag teaċt aḃaile istoíċe Dé Satairn=oíċe an tSatairn seo ġaiḃ ṫarainn. Feic féile.

OIḊEAR—Tá oiḋear ar mo ċois. Ná bí ag tarrac oiḋir an tsagairt ort féinig=feirg, faor.

OIDEAS—Ṫug an doċtúir oideas dó a ċuaiḋ i bfeiḋm air=leiġeas: nó a scríoḃ síos ar ṗáipéar cad iad na stuifeanna a raġaḋ ċun an leiġeas a ḋéanaṁ. Mórán oideasaí. Tá a h-oideas féin ann dos gaċ aon aicíd.

ÓIGE—Níor smaċtuíoḋ it óige ṫu=nuair a ḃís óg: as t'óige. Níor coṫuíoḋ go maiṫ í as a h-óige. Tá sé meiḋreaċ mar tá an óige aige fós. Ní raiḃ an Ġaoluinn agam as m'óige=ón gcliaḃán. Tá an óige agat orm, 'e ḃreis orm=tán tu níos óige ná me. Ċuais fiċe bliain i n-óige ó ċonac ċeana ṫu.

ÓIGÍNEAĊ—Táid óigíneaċ fós=cuma na h-óige ḃeiṫ ar ḋuine aosta. Féaċan sé óigíneaċ go maiṫ.

OIĠRE—Níl aon oiġre sa tsaol ort aċ Peig=tá sí ana-ḋeárṫataċ leat.

OIĠREAĊT—Ṫána i n-oiġreaċt an airgid a ḃí ag m'úncal=ṫuit an t-airgead san orm. Is cuma leat éinní anois agus tu ag teaċt i n-oiġreaċt priúnsa=oiġreaċt ċó mór le h-oiġreaċt priúnsa ag tuitim ort.

OILIM—Táim oilte ceart go leór ar an nĠaoluinn=eólas maiṫ go leór agam uirṫi. Táim oilte go maiṫ ort=aiṫne ṁaiṫ agam ort: me ḃeiṫ imiṫe amaċ go maiṫ ort.

ÓINSEAĊ—Trom é agus bí féin it óinsiġ. Sean-rá é sin. Taḃair uait rud a ṫeastuíon uait agus bí féin á ċeal, gan é. Gnó na h-óinsíġe é sin.

OIREAĊTAS—Cad é an t-oireaċtas atá ar bun agaiḃ anso?=gnó, gnótaí, cúrsa, cainnt. Ṁuire, ní mór atá. Ḃean ag déanaṁ aráin, fear ag léiġeaṁ, cluiċe cártaí—oireaċtaisí iad san.

OIREAD—Cuir an focal san ag obair i n-oiread slite is is féidir=inis an oiread. Ḃí an oiread so oibre le críoċnú againn i n'oiread so aimsire. Taḃarfá sé garsún go mbéaḋ do trí oiread ann=a ḃéaḋ ċó mór fé trí leat héinig. Ṡiúbluíos dá oiread leat=oiread eile leat. Ní

íosfá é, agus ní íosfainn-se aċ oiread leat. Tá ḋá oiread, trí oiread, ar gaċ aon tsaġas earraí ins na siopaiṫe anois. Íosfá oiread go leiṫ liom-sa. Ċonac sé me ag ól fuisce aċ níor ṁaiṫ liom oiread an méid sin a ṫaḃairt le rá ḋó. Níl oiread Gaoluinne ag éinne leat. Cad é an feaḃas atá ionnat-sa aċ oiread le h-éinne eile?=tar éinne eile. Tá airgead agat-sa a ṫrí oiread liom-sa; agus a seaċt n-oiread aige Séamas linne araon (de). Tá a ḋeiċ n-oiread Gaoluinne agat liom-sa. Tugaḋ feóil dom oiread is ná féadfainn a ḋ'iṫe=níos mó ná mar a ḋ'féadfainn a ḋ'iṫe.

OIRIM—An ċainnt a ḋ'oirean dúinn indiu oirean sé amáireaċ=atá oiriúnaċ dúinn, fíor 'nár dtaoḃ.

OIRIÚINT—Tá an gunna ar oiriúint=gan ḃeiṫ mar ba ċeart: ar miġléas i slí éigint. Ḃí mo ċasóg ar oiriúint=gan ḃeiṫ sa ċló ceart. Ceannuiġ sé oiriúint a ṫeastóiḋ uait ċun na h-oibre. Níl aon oiriúint agam ċun na bróga a ḋeisiú=gléas, slí. Oiriúintí.

OIRIÚNAĊ—Tá na bróga oiriúnaċ glan dom=gan ḃeiṫ aon ṗioc ró-ḃeag ná ró-ṁór. Tá an coirce oiriúnaċ le baint, le ceangal=sa treó ceart, ullaṁ. Ní scríoḃfad an litir go dtí amáireaċ mar ná fuilim oiriúnaċ ċuige (ċun í scríoḃ) go dtí amáireaċ=ní ḃeiḋ neart agam air: ní ḃeiḋ an aga agam ċuige—toisc me ḃeiṫ gaḃṫa ag cúram eile. Nílim oiriúnaċ ar litir a scríoḃ mar ní raḃas ar scoil riaṁ; toisc go ḃfuilim ró-ḃreóiṫe=níl ionnam é ḋéanaṁ. Níl na fearaiḃ oiriúnaċ (riúnaċ is mó a deir-tear) ċun na fairrge fós=ullaṁ. Ba ḋóiġ leat gur oiriúnaċ dom gunna-sa a ḋeineaḋ (a ceapaḋ) na piléir sin. Ḃeúd oiriúnaċ don sagart ċun na Gaoluinne a scrúdú nuair a ḃeiḋ an dinnéar caiṫte agam=ullaṁ.

OIRIÚNUIĠIM—Oiriúnuiġean an hata tu=níl sé ró-ḃeag ná ró-ṁór duit. Oiriúnuíon an hata duit=tagan sé dear duit—'na ḋéanaṁ, 'na ḋaṫ, i ngaċ slí. Tá sé ag oiriúint dom lampa den tsaġas san a ḃeiṫ agam. Ní ḃfuair an priúnsa éinne dá raiḃ ar an nḋinnéar go n-oiriúnóċ an ḃróg í.

OLA—Tá an sagart imiṫe ag cur ola, ag cur na h-ola, suas. Tá sé imiṫe ar ġlaoċ ola ċun —.

OLAN—Olan gaḃair. Tá sé, tá an lá, i n-eirbal na h-olna=buna-ċaite, caite amaċ náċ mór. Táim i marga na h-olna ag teaċt ċúġat=an marga is déanaiġe; táim déanaċ.

OLC—Tá ana-olc ort indiu=ana-feirg. Tá an t-olc mór orm ag an gcainnt sin=an t-olc is measa: buile feirge. Is minic a eiriġ cúis beag ċun uilc ṁóir=is minic a táinig ana-olc as: a eiriġ sé ċun ana-ḋroċ-ní. Níor deineas go h-olc ar an ndínnéar mar ḃí an faor orm ċuige=ḃaineas rammsaċ go maiṫ as. Ní dúḃairt olc ná maiṫ leó=ní dúḃairt éinní. Is olc a ċreidim an ráfla=is ar éigin, is beag: ní ċreidim go ró-ṁaiṫ é. D'imiġ an t-olc díom. Ní raḃas ag cuiṁneaṁ ar aon olc=ar aon ḋroċ-ní, díoḃáil. Níor deinis go h-olc ar an gceaċt=níor ċuais go h-olc 'na ċreó: deinis lám ṁaiṫ air. Dul go holc ort, nó imeaċt go h-olc=eascainí.

OLCAS—Tá atarú ar olcas, atarú olcais, tagta ar an saol=é ḃeiṫ imiṫe i n-olcas. Níl feaḃas ná olcas ar an mbreóiteaċán=níl sé tagta ċun cinn ná imiṫe ċun deire.

OLOGÓN—Tá an madra ag ologón=ag gol, ag caoine: ṁeasfá gur duine é agus cara leis fé ċlár.

ÓRDÓG—An ḃfuil aon órdóg aḃrais ort?=aon rud beag gnóta le déanaṁ agat.

ÓRDUIĠIM—Tá an clog as órdú=as oiriúint, ar mí-ġléas. Níl éinne ag cur órduite orm=á rá liom é seo ná é sin a ḋéanaṁ. Pé rud a deineas do deineas dréir róduite is riaruite é=órdú a ḃeiṫ faċta agam ċuige. Táim ag obair fé riar is fé órduite.

ÓRLAĊ—Níl órlaċ de gnó le déanaṁ agam=níl aon ḃlúire, níl an ċuid is lúġa. Táim ċó maiṫ leat ċun Gaoluinne gaċ aon órlaċ=gaċ aon ḃlúire, gaċ aon faic. Ċuas i ngiorraċt órlaiġ (an órlaiġ, biorán, poinnte biorán) do ḃeiṫ báiḋte, don mbás=ċó gairid is a ḋ'féadas dul. An raġair go dtí an rince? Ní raġad órlaċ (ann)=an tamall is lúġa slí. Ní fearr míle ná órlaċ—duine a ċuaiḋ i

ngiorraċt poínnte bioráin do ḃeiṫ gaḃṫa aige sna saiġ-diúirí, agus gur b'aon ċosaint, aon tairḃe, aṁáin an méid sin nó fanaċt míle slí uaṫa. Ó ċaiteamair (fé mar a ċaiteamair) an ċoinneal caiṫimíst an t-órlaċ=ó deineamair an gnó a ċríoċnú amaċ go deire náċ mór, deinimíst an rud beag fuiġliġ, leis. Tá Éire siúḃalta 'na h-órlaiġe beaga agam=gaċ blúire di: go mion. Ní fearr Éire ná órlaċ=ní fearr míle ná órlaċ. Ní ṫaḃarfainn ceaṫrú órlaiġ dá toil dó.

OSCAḊ—Nó ioscaḋ. Tá croicean m' oscaiḋe tinn.

OSCAIL—Cait an ċloċ san siar fé poll t'oscaile. Ṡáġas mo láṁ síos im póca go dtí an oscail. Tar i leit féin oscail mar tá na glúine ag lúbarnaiġ fúm=ag teanntú liom ċun siúl a ḋéanaṁ.

OSCALÁN—Blúire a cuirtear isteaċ fén oscail sa léine. Taḃair isteaċ oscalán féir=lán ṗuill t'oscaile.

OSCLAIM—Nó oscluíġim. Fear oscailte=a laḃarfaḋ a ċroiḋe, a aigne, amaċ. Ar éigin atá an obair oscailte agam fós=cupṫa ar bun, tosnuiṫe. Oscluíoḋ air san óispideál féaċaint cad a ḃí bun-os-cionn=cuireaḋ féin sciam é. Nuair a ċloisim an Ġaoluinn oscluíon mo ċroiḋe amaċ=leaṫan, leaṫnuiġean. Ní h-áil liom an cúrsa go léir d'oscailt=do ċur i n-úil, do ṫeasbáint. Ní féidir liom aon tuiscint a ḃaint as an ḃfocal san muna n-oscluíon sé (amaċ) níos (nó níosa) fearr=muna gcuirean sé é féin i n-úil níosa fearr.

ÓSDUÍOĊT—Ṫug sí ósduíoċt na h-oiċe dom=lóisdín agus bia. Fear an ósda=fear tiġe an ósda.

ÓSPAIRT—Fuaireas ana-óspairt indé=tionóisc—cairt a leagaḋ orm. D'eiriġ óspairt ṁaiṫ dom. Tá an cupán 'na ṁionraṁ anois, aċ mise a ḋein an céad óspairt air=an céad ḋioḃáil—scoilt a ċur ann. Tá na h-óspairtí id ḋiaiḋ=tá an mí-áḋ ort—duine go dtárluíon mórán óspairtí dó.

OTAR—Tá otar ag teaċt ar mo láiṁ=braon. Tá sí ag síle otair. Tá an ċneaḋ ag ḋéanaṁ otair, lán d'otar. Tá an gortú tuitiṫe ċun otair=tagṫa ċun braoin.

## P

PACA—Tá roġa an ṗaca im láiṁ agam=na cártaí is fearr: an cluiċe buiḋe.

PACÁLAIM—Ḃí sé ag pacáil na leabarṫa isteaċ sa mála. Poll a ṗacáil.

PAIDIR—Tá an scéal 'na ṗaidir agat=de ġlan-ṁeabair i slí go ḃféadfá é ṫabairt amaċ dá mbeifá geall le ḃeiṫ id ċola, agus é rá gan árdú ná ísliú glóir. Ná dein paidir ḟada den scéal=ná bíoḋ sé ró-ḟada agus den insint seo tuas. Tá sé 'na ṗaidir-eaidir agat (dán, cig)= caint ḟada de ġlan-ṁeabair agus é ar ḃeag-ḃrí (gan aon ḃonn nó bun fé, nó leis) Abair paidir dom=urnaiġe. Tá an ráfla san 'na ṗaidir aiges gaċ éinne ar fuaid an ḃaile=go spras.

PAIDRÍN—Paidríní beannuiṫe ag cailleaċa malluiṫe. Paidríní fada agus paidreaċa an ċapaill=gan aon ṗaidreaċa; nó paidreaċa gan éifeaċt, gan ṁaiṫ. Sí Máire an ċloċ is mó (is lúġa, is aon ní) ar mo ṗaidrín=is uirṫi is mó atá mo ṁeas. Ḃíos ar mo ṗaidreaċa an uair sin= ag rá mo ṗaidreaċa ar mo ġlúna. Tá sé lán go poll an ṗaidrín den meas=ana-ḟada suas: go muineál.

PÁIRT—Ḃa ṁaiṫ liom tusa ḃeiṫ sásta, aċ i bpáirt éinne eile is cuma liom faic mar ġeall orṫa=timpal éinne eile; mar ġeall ar—. I bpáirt Ṡeáin; i bpáirt na coda eile. Tá sé ċó maiṫ agat an cúrsa a ṫógaint, nó a ġlaca, i bpáirt ṁaiṫeasa=ċun maiṫeasa, ḃeiṫ sásta leis, gan ḃeiṫ míṡásta aige. Ṫug sé cúpla lá oibre dom i bpáirt ċóṁarsanaċta toisc an ḃruid a ḃeiṫ orm=ċun cóṁarsanaċta. Táid ag seasaṁ go teann i bpáirt na h-Éirean=d'Éirinn: ag seasaṁ di. Tá lán-ċuid againn ag seasaṁ i bpáirt na

teangan=don dteangain. Ċuaiḋ na fiaguiṫe i bpáirt le céile ċun na seilge=socruiodar go roinnfidís an tseilg go coṫrom. Táimíd araon i bpáirt san ngluaisteán. Is cuma liom cad é an sagas éadaiġ a bíon orm; aċ i bpáirt na mbróg, bím ana-ċáiréiseaċ 'na dtaoḃ=tímpal i dtaob. Ní féidir an focal "bámni" do ċur an obair i bpáirt leis an átas aċ leis an ḃfeirg. Tóg an copán tae sin i bpáirt ṁaiteasa: ní ḋeinfiḋ sé ḋít ná dioḃáil (doċar) duit=ċun go ndeinfiḋ sé maiṫeas duit.

PÁIRTEAĊ—Ḃímíst páirteaċ sa ngnó=i bpáirt. Tá an naoṁóg san páirteaċ=i bpáirt ag beirt nó ḃreis: na daoine gur leóṫa í ḃeiṫ ag obair i bpáirt léi.

PAISTE—Ní h-aon ana-ṗaiste an áit seo nuair a ṫagan an dúḃluaċair=áit. Ṫugamair paiste den lá ag cainnt. Ní ḋeinfeaḋ an peann paiste don inneal ċun scríoḃ a ḋéanaṁ=gan ḃeiṫ i n-aon ġiorraċt don inneall. Ní ḋeinfinn paiste do (de) Ṡeán ċun Gaoluinne=me ḃeiṫ fiċe míle slí ó ḃeiṫ ċó maiṫ leis.

PÁISTE—Ní páiste me agat, a ṁic ó, agus ná tagaḋ sé i ngan fios ort=gan me ḃeiṫ ró-símplí.

PANTALÓG—Alpaċán maiṫ cailín, linḃ, mná. Pantalóg de leanḃ maiṫ, de ḃean=ḃeiṫ reaṁar beaṫuiṫe. Alpaċán fir nó buaċala a deirtear.

PAOITIREAĊT—Ḃíodar ag paoitireaċt fén ḃfear deire=beiṫé agus maga aca fé: ag faoiṫriġ.

PAOR—Ḃíos im paor aige: ḋein sé paor díom—le ceisteana a ċur orm nár ḃféidir liom a freagairt.

PAPAIREAĊT—Níl aċ papaireaċt sa ráfla go ḃfuil Pápa nua toġta=cainnt gan ḃonn: cainnt á rá is gan fios ag éinne an ḃfuil sé fíor.

PARATAIS—Tá paratais orm=me ḃeiṫ crapaiṫe suas.

PASÁISTE—D'oibriġ sé an pasáiste, a ṗasáiste, sall go Meirice ar beagán páiġ=an tslí sall.

PASÚR—Píosa aḋmaid, caol sa ċois, leatan amuiġ agus ceann cearnógaċ air ċun éadaċ a niġe. Nó, maide corcáin. Tá dá ṗasúr ṁaiṫe agat=dá ċois ṁaiṫe láidre.

PAT—Tá an leite pat-ḟuar=gan beiṫ te ná fuar: ann as: fuar go leór. Pat-reaṁar=gan beiṫ reaṁar ná tanuiḋe. Ḃí sé fliuċ ar maidin is tá sé pat-ḟliuċ fós=béal-ḟliuċ. Móin ṗat-ḟliuċ, ṗat-ṫrim. Fear pat-láidir go maiṫ sead é=láidir go leór. Níl an máirtir ansan amuiġ aċ pat-uasal. Tiġ pat-ḃreá=réiḋ-ḃreá, cuiḃsaċ breá. Pat-ḟeargaċ=feargaċ go leór: roir beiṫ ann as: Pat-ġlóraċ=glóraċ i gcóṁnuí, aċ gan an glór beiṫ ró-láidir: cainnteaċ, ag cur ceisteana, rud éigint ar bun coitianta.

PATALÓG—Pantalóg.

PÁTRÚN—Ṫógas an bean úd mar ṗátrún=ċun me héiniġ a ṁúnla dá réir. Cunataoḃ ná tógfá pátrún liom-sa agus rud beag den nGaoluinn a ḋ'ḟoġluim i n-aġaiḋ an lae? Deineaḋ an dá lampa ar aon ṗátrún aṁáin. Ḃí a ṡúile go géar orm ag tógaint mo ṗátrúin=ag tarac mo ṗeictiúir—ar ṗáipéar nó istiġ i n'aigne féiniġ.

PÉ—Tabarfad an leabar duit nuair a ṫeastóiḋ sé uait, pé lá é (pé nóimint, pé tráṫ, é).

PÉAC—Tá an ḃó pollta mar ṫug an ḃó eile péac di=ropa. Ní ḃíon tu sásta gan beiṫ ag taḃairt péac fúm=am ropa—le cainnt. Cúis na péice.

PEACA—Ḃíos ag insint, ag rá, éiṫiġ. D'insear éiṫeaċ. Ḃíos ag cúl-ċainnt ar na cóṁarsain. Ṫugas leaḃar éiṫiġ. Ṫugas toil do smaointe miġeanmnaiḋe (nó salaċa). Ḃíos ar meisce agus ar diṫ céille. Ḃíos ag rá cainnteana borbraiṫe (salaċa). Níor deinear le déanaiġe aċ peacaí (rudaí) beaga gan éifeaċt. Ċeilear peaca an trus déanaċ a ḃíos ċun faoisdine=ċoimeádas siar.

PÉACÁLAIM—Ḃíodar am péacáil suas ċun feirge=am ċur suas le ropa den dteangain anois is aríst. Ḃí sé ár bpéacáil ċun crosa. Tá an ċainnt go léir ag luiġe orm-sa: ní ceart ḃeiṫ im péacáil ċó mór.

PEADAR—Cuir ceann Ṗeadair na gcros isteaċ i súil na gaḃlóige: a ċos isteaċ fén mboġa; agus beiḋ cireán na n-éan ar bior agat=bata beag a ḃíon lúbṫa 'na ḃarra agus go mbaintear earruíoċt as nuair a bítear ag cur cireán ċun beirta ar éin ar tinniol.

PEANN—Ċuirear lán an ṗinn isteaċ sa ngloine, sa scála=breisín ḃeag. Is breá an peann í. Má ḃíon aon dearúd sa gceaċt buail an peann air=tairig líne tríd. Sé an peann ráṁan agus sluasaid Ṫomáis=aisti a ḃainean sé a ṡlí ḃeaṫa.

PEARSA—Is gná liom mo ṗaidrín do ċoimeád ar mo ṗearsain (agam).

PEARSANTA—Is pearsanta an cailín, an fear, é=deárṫaṫaċ, ċun peaṫa tímpal áilneaċta—bíoḋ go mbéaḋ máċail ḃeag éigint i sceirt.

PEATA—Tá mo ḃróga nua 'na bpeataí agam=díoṁaoín go maiṫ, me ḃeiṫ ana-ċáiréiseaċ tímpal orṫa. An té go leigtear leis as a óige bíon sé 'na ṗeata go minic.

PEATAIREAĊT—Tá Séamas loitiṫe toisc tu ḃeiṫ ag peataireaċt air=á ṗeataireaċt: ag déanaṁ peatair-eaċta air: ag déanaṁ peata do (de). Ḃím ag déanaṁ peataireaċta ar mo ḃróga lae ḟaoire (is Doṁnaiġ).

PÉATAR—Ḃeiḋ péatar báistí ann fén oiċe=báisteaċ ṫrom ḃuan. Ḃeiḋ sé 'na ṗéatar ar ball. Tá péatar báistí air indiu=a ċuma san tuas.

PEATUÍOĊT—Náċ ort atá an ṗeatuíoċt?=náċ tu an peata—le leanḃ (nó duine) a ḃéaḋ ag lorg gaċ ní a ċífeaḋ sé, ag gol gan ċúis, agus mar sin de.

PEICTIÚIR—Cé'n peictiúir é seo?=cé de gur peic-tiúir é? Peictiúir de Ḃríd. Aċ, peictiúir ar rud éigint =peictiúir tímpal ar, mar ġeall ar, i dtaoḃ.

PEIDLEACÁN—Ní bean a ṗós sé aċ peidleacán párlúir =bean gan tairḃe, ná raiḃ inti aċ an deárṫaṁ. Ḃé go mbrúġfainn-se na peidleacáin asat=na putóga: na putóga caola.

PEILTEÁLAIM—Ṫugadar ana-ṗeilteáil don úrlár sa rínnce=ana-ḃuala: ḃaineadar fuaim ṁaiṫ as: greada. Ḃíos ag peilteáil an ḃúird.

PIACLAĊ—Tán tu piaclaċ ċun na Gaoluinne=imníoċ: imní ḃeiṫ ort ċun í d'ḟoġluim. Táim go piaclaċ ag lorg na bó=fuadaraċ, corruiṫe im aigne.

PIAN—Ḃí an ḃean i bpian (i bpéin, i bpiantaiḃ) leinḃ (linḃ).

PIANTAĊ—Ceirt piantaċ í sin=duafar (duaḋṁar), triobloídeaċ. Ḃíon an bóṫar so piantaċ sa ngeiṁre=ana-olc. Droċ-lá piantaċ é seo=ana-olc. Droċ-leaḃar piantaċ=ana-ḟalaċ: nó, olc agus deacair. Obair ṗian-taċ=maraṫaċ. Aon ní go mbíon an dua ag baint leis bíon sé piantaċ. Droċ-oibrí, droċ-scoláire, piantaċ=gan ṁaiṫ. Droċ-ḟear piantaċ=ceann tosa aca: fear ná fuil aon ġéille ann dá ṫír ná dá teangain, ná d'éinní fóġanta.

PIARDÁLUIḊE—Duine a ḃíon ag póirseáil is ag cuardaċ.

PIAST—Tá piast leis an ngaṁain=piast a ṫagan san eirball aca. Ní féidir liom snaiḋm na péiste a ḋéanaṁ. Piastaí.

PIC—Ḃuaḋamair pic oraiḃ=go bog, go fairsing, rábaċ, fuigeaċ—i rás, i gcártaí, éinní. Táim pic níos mó sé Ġaoluinn, sé éinní, ná tusa=go mór. Táim pic níos fearr i nGaoluinn ná tusa. Tán tu níos pice ná mise sé ṗrátaí=níos flúirsiġe.

**PÍCE**—Píce aoiliġ, féir: píce ḋá ḃeann, trí mbeann, ċeiṫre mbeann.

**PILEÁIL**—Ḃíon an t-iasc ag pileáil nuair a ḋeinean sé é féiniġ do ċorruiġe ar barra an uisce: nó an t-eirball nó na clipí a ċorruiġe rud beag. Deinean sé aṁlaiḋ nuair a ḃíon sé ar barra agus gan aon ḟonn siúil fé.

**PILÉAR**—Ṫug sé an ċainnt amaċ i n-aon ṗiléar amáin=d'aon urċar amáin: go tiuḃ tapaiḋ. D'imiġ na h-éin i n-aon ṗiléar amáin.

**PILIB**—Pilib an ġeitire=cuileóg a ḃíon i dtreó an tsoluis nuair a ḃíon an lampa lasta agus ná stadan go ndóġan sé é héiniġ.

**PILLÍN**—Peiliúr.

**PINSION**—Táim cúig blíana ar mo ṗinsion=é á ṫarraċ agam ar feaḋ an ḟaid sin aimsire.

**PIOBAR**—Muna ndeinean siḃ brostú leis an obair bé go gcuirfinn-se piobar oraiḃ á ḋéanaṁ=iminí.

**PIOC**—Ní raiḃ eagla orm ná pioc=faic. Táim gaċ aon ḃioc, gaċ aon ṗrioc, ċó maiṫ leat=gaċ aon ḃlúire.

**PIOLÓIDÍ**—Ḃí piolóidí ag breiṫ ar mo ḃean nuair ná rabas ag fille abaile=neaṁ-ḟoiġne, imsníoṁ, agus mar sin. Réarfaḋ piolóidí ar an máistir lá an ċigire=eagla: ḃéaḋ sé ag breiṫ ṗiscíní. Tá piolóidí orm ag an gclog gorm atá ar mo láiṁ=iminí: eagla go gcuirfiḋ sé siar me, go dtiocfaiḋ olc as. Tá an sioc go trom ar na bóiṫre, agus tá na piolóidí orm go maiṫ ag taḃairt an ċapaill amaċ. Tá piolóidí mo ḋóṫin orm ag gabáilt don ngnó so, agus piolóidí maiṫe feaḋ bia a ḋ'ullṁú ar ḋroċ-ṫeine=braca. Ḃíon lán-ṗiolóidí ar an mbean go mbíon drúncaer fir aici nuair a ṫagan sé isteaċ is a ḃrisean gaċ aon ní. Muna mbéaḋ lóisdín na h-oíċe le fáil agam i n-aon ḃall ḃéaḋ piolóidí go maiṫ orm. Fuaireamair piolóidí maiṫe ó roinnt de sna focla a d'iarraiḋ iad a réiteaċ=greamanna, dua, braca.

PIOLÓIDEAĊ—An té a ḃíon breóite bíon sé piolóideaċ uaireanta=bíon sé deacair a ṡásaṁ: ní h-é gaċ aon ní is maiṫ leis: ní ḃíon sé istiġ leis féiniġ. Bíon an duine piolóideaċ airiṫeaċ air féiniġ.

PIONNA—Bíon pionnaí beaga aḋmaid i gcaol mo ḃróg=blúirí beaga caola.

PIONÓSUIĠIM—Táim am pionósú go maiṫ=am ċrá, am ċéasa, am ċiapa.

PÍOPA—Tá píopaí suas orm—nuair a ḃíon tarraċ suas ar duine agus glór seórdánaċ 'na scórnaiġ. Tá píopa mar ainm ar soiṫeaċ (saṫaċ), leis—píopa fíona.

PÍOPAIREAĊT—Bíon ana-píopaireaċt aca i dtiġ na cúirte=cainnt árd is áiteaṁ. Is minic a ḃíon ag an bpobal roimis an Aifreann.

PÍOPÁLAIM—Tá an cnoc á ṗíopáil amaċ agam: tá sé am ṗíopáil amaċ=séide is saoṫar orm aige. Táim (tán tu, táid) á ṗíopáil (ag an saoṫar)=ag séide. Táim píopálta ag an árd=ar anáil. Tán tu píopaiṫe, nó píopálta, suas ag slaġdán=múċta suas. Nó píopálta, píopaiṫe, ag an dtart=gan na píopaí ḃeiṫ ag obair go h-éascaiġ aige.

PÍOPÁN—Bíodar ag dul i bpíopáin a ċéile=i scórnaiġ. Úḃal an píopáin=an cnáṁ a ḃíon ag sáḋa amaċ i lár na scórnaiġe.

PÍOPÁ-PIN—Bí na sluaisteáin ag teaċt ċó tapaiḋ le. píopá-pin=ana-ṫiuḃ. Cainnt seaḋ pío-pá-paiḋe-pin a baintear le cleas beag. Cuirean duine cnaipe, cig., isteaċ 'na leaṫ-dorn agus teasbánan an dá dorn ansan. Tosnuiġean an duine eile "pío pá paiḋe pin oscail do-láṁ is-tá sé-ansan" agus má tagan an ċainnt deireanaċ anuas ar an ndorn ceart tá an cnaipe buaiḋte aige.

PÍOPUIĠIM—Táim píopuiṫe ag an dtart=píopálta, múċta, taċtuiṫe.

**piscín**—Níl ionnat aċ piscín beag fir=fear beag gan ṁaiṫ. Ḃíodar ag breiṫ piscíní nuair a ċonacadar an tóir ċúca=scannra is eagla ṫar fóir a ḃeiṫ orṫa.

**plaic**—Tá sé suiḋte ar a ṗlaic ó ṁaidin=tóin.

**plaicide**—Uaċtar agus bárr an ċinn.

**plainncéad**—Ḃíodar ag siúl ar ṗlainncéidí an ḃóṫair=an áit glas a ḃíon idir an mbóṫar féin agus an claiḋe gaċ taoḃ.

**pláitín**—Pláitín na glúine=an cnáṁ cóṁ-ċruinn a ḃíon i mbarra na glúine. Tá pláitín ort=tán tu maol. Pláitín an ċinn=uaċtar an ċinn ón éadan siar go dtí an gcúl.

**plámásaiḋe**—Plámásaí rógaire. Ḃí sé ag plámás liom=ag déanaṁ plámáis liom. Táid ag teaċt ċun plámáis=ċun caradais: ċun bladair: ag dul i móireaċt. Cuir uait do ċuid plámáis: ní teastuíon sé uaim. Ḃeirt ṁór plámáis sead iad. Ḃíon na bóiṫre cama fén bplámásaí.

**plána**—Tá an plána ar an ḃfairrge indiuḃ=í ḃeiṫ ċo sleaṁain, ċó mín, le plána gloine.

**plannc**—Tá plannc (tuitiṫe) amaċ as an ḃfalla=píosa. Tá na báid sa plannc céadna=áit. Tá an scian, an buidéal, sa ṗlannc so ó ṁaidin=ball.

**plannda**—Seana-ṗlannda sead tu anois=seana-ġar: duine atá ann i ḃfad. Téiġean an t-ál ṫar lear agus fanan an dá ṡeana-ṗlannda i n-Éirinn.

**plaosc**—Plaosc uiḃ: agus plaoisc uḃ.

**plapa**—Plapa an ḃríste=tosaċ an ḃríste: an ċuid de go mbíon na cnaipí ann go tiuḃ.

**pleannc**—Ḃuail Seán pleannc orm=buille go raiḃ fuaim agus ceol ann.

**PLEANNCAIM**—Ṗleannc an ḃó bó eile=tug fúit, leis na h-adarca. Ṗleannc an laoġ an ḃean nuair a ḃí sí á ċotú=tug fúiti le n-a ċeann. Ṗleannc mo ḃuaċaill me le pléasc de ḋorn=ḃuail go niṁneaċ: ċnag.

**PLÉASC**—Táinig an ċainnt uaiḋ i n-aon pléasc aṁáin =piléar, urċar: go tapaiḋ. Tuiteadar i n-aon pléasc (ṗléisc) aṁáin anuas ar a ċéile. Cúis na pléisce.

**PLÉASCAIM**—Do ṗléasc air toisc an iomarca a d'ite. Tá gloinne an lampa pléascaite.

**PLÉASCÁLAIM**—Bíodar ag pléascáil a ċéile=ag buala go ceólṁar: ag tuargain. Bíon tonna na trága ag pléascáil a ċéile.

**PLÉASCARNÁIL**—Is éaċtaċ an pléascarnáil (tóirt-niġe) atá ann ó ṁaidin=buala leanúnaċ: mórán pléasċ. Tugadar pléascarnáil ṁaiṫ dá ċéile. Bíon pléascarnáil ṁaiṫ ar an dtráiġ, agus lán-ṗléascarnáil ar ṗáirc an ċogaiḋ.

**PLEIDCE**—Pleidce amadáin=gamall: stúmpa amadáin. Leaṫ-pleidce seaḋ é.

**PLÉISIÚRTA**—Fear pléisiúrta geal seaḋ é=ana-ṗléisiúr is spórt a ḃeiṫ ann.

**PLEIST**—Tuit sé 'na ṗleist=tuit síos gan anam.

**PLEISTÍOĊ**—Pleistíoċ fir=fear mór trom aindeis, gan anam, gan ṁaiṫ: a ḃéaḋ, cig., séidte ag an ól: nó gan ṁaiṫ ag an ḃfeóil.

**PLIBIRE**—Plibire gaṁna, uan, tairḃ=ruḋ suaraċ, gan mór-ṁaiṫ. Plibire beag gan ċiall. Plibiri Sinnféinite.

**PLUBAIRE**—Duine go mbíon cuma bog ḃaoṫ air: an feóil ar crit air: ní ḃíon fáiscite, ná ní fáraire é. Plubaire amadáin.

**plubuíl**—Tá an citeal, an leite, ag plubuíl=ag beiriú go bog, agus cuid den uisce nó den leitin ag léime i n-áirde.

**pluc**—Tá pluc orm ag an dtinneas fiacal. Tá pluc ar an bḟalla=é ag bolga amaċ, ag scéaċtaint. Bíon pluc ar an rud a bíon atuiṫe sa tslí duit gur mar a ċéile iad. Bain cúpla pluc as an bpíp=gal, seac, lán béil. Ól cúpla pluc den mbainne: bain cúpla pluc as=bolgam mór.

**plucuíl**—Ḃí plucuíl air ċúġam=at le feirg, na pluic ag eiríġe amaċ aige, agus cainnt ġarḃ láidir sa tsiúl. D'eirig sé ċun plucuíle ċúġam sa deire. Ḃí sé ag plucuíl tobac=ag líona a ḃéil den ngal. Ag plucuíl arán, ḃainne=pluic díoḃ so á dtógaint.

**pludaċ**—Ḃíodar ag cur pluda san aer le bárr reaṫa. Táim ag siúl pludaiġ ó ṁaidin=sa pluda ó ṁaidin.

**pobal**—Tátar ag cruinniú ċun an ṗobail=teampal.

**póca**—Táim 10s. as mo ṗóca leis an mbó a díol ar £20=caillte, gearra. Aċ, im póca=buaidte. Táim leaṫ-ċoróin im póca tréis na h-oíċe aige sna cártaí.

**pocálaim**—Deinimíd an t-iasc (nó na h-uiḃe) do ṗocáil isteaċ i mborsa agus crota beag salainn a taḃairt dóiḃ=iad a ċúnlú.

**poċán**—Tá na poċáin orm=an plucamus.

**pocléim**—Ḃí na smólaiġ ag pocléimriġ ó tor go tor. Ḃíos ag pocléimriġ le h-áṫas=ag léime i n-áirde. Ní ḃíon na poc-léimeaċa fada: bíd gearra mion.

**poċóid**—Máċail beag a ḃainean coitianta le teas fola a tagan amaċ ar an gcroicean 'na ċnapán beag agus go mbíon braon bán ann.

**poiblí**—Tá sé poiblí gur ag foġluim Gaoluinne a

F

tánag anso=tá's aiges gaċ éinne é. Níor ṁaiṫ liom droċ-teist poiblí orm.

PÓIRSE—Níor fágas poll ná póirse gan cuardaċ don bpeann a ċailleas=slí beag ċumang dorċa. Áit ċumang a ḃéaḋ idir dá tig a ḃéaḋ i n-aice le ċéile, aċ ná béaḋ an dá ḃinn ceangailte dá ċéile: clóiséidín beag (áit ḃeag ṗríoḃáideaċ) ċun óil sa tig tábairne: an tslí a ḃéaḋ idir tig a ḃéaḋ isteaċ le port agus an port féinig: an áit a ḃíon fé ḃun staigre.

PÓIRSEÁLAIM—Nuair a d'imiġ na sean-daoine ḃí an buaċaill ag póirseáil ag lorg rudaí deasa=ag cuardaċ, ag brat roimis mar a ḃéaḋ fear dall. An té a ḃíon ag lorg rudaí sa dorċadas bíon sé ag póirseáil. Tá an ċearc ag póirseáil ċun beirṫa=ag imeaċt ó ṗóirse go póirse: nó ag póirseáil ċun bíḋ. Nuair a ḃí a ṫéarma caite sa ċoláiste aige ḃí sé ag póirseáil ag lorg puist dó féinig=ag cuardaċ: ag scríoḃ anso is ansúd, agus gan ḟios aige cad é an freagra a ġeoḃaḋ. Ḃí na saiġdiúirí ag póirseáil mo ṡeómra, nó im ṡeómra. Ní ḃeifá sásta gan ḃeiṫ ag póirseáil ar fuaid an tseómra ag féaċaint gaċ ní atá ann. Ar mo ṗócaí atá an ṗóirseáil á ḋéanaṁ agam féaċaint an bfuil aon ṁilseán ionnta. Póirseálaiḋe.

POLCA—Íosfaḋ sé (nó ólfaḋ sé) an polca te: nó, íosfaḋ sé ar an bpolca te é=íosfaḋ, nó ólfaḋ, sé éinní. Íosfaḋ aníos ar an bfliuċaiġ: íosfaḋ mór-ċuid. Feic leat folca.

POLL—Tá naoṁóga anso ins gaċ poll, scoilt, is cumar=i ngaċ ball. Tá leabarṫa anso ins gaċ poll scoilt is cumar ar fuaid an tíġe. Nuair a ḃí an máirnéalaċ 'na ċorp caiteaḋ isteaċ sa ṗoll, 'on ṗoll, é=sa bfairrge. Tá poll maiṫ déanta agat sa gceaċt=cuid ṁaiṫ de déanta agat. Ḃíon poll mór déanta san oíċe an aimsir seo fé n-a h-aondéag=mór-ċuid di caite. Ḃí do ṡúil ar ṗoll an ġlais=tu ḃeiṫ ag féaċaint tré ṗoll an ġlais. Aċ, tá mo ṡúil ar an ndoras=táim ag féaċaint air. Ḋuit-se atáim á insint sin, a ṗuill an ḟalla—aċ ḃí duine ag éisteaċt agus ba ċuige an ċainnt. Poll an aḃarṫa=an

poll a ḃíon isteaċ sa ḃfalla cois na teine. Ċuireamair poll maiṫ sa gcoirce=mór-ċuid de a ċur dínn. Bíon na fairiteóirí ag lorg na bpoll aimsir ċogaiḋ=na gaḃailíní (góilíní). Tá mo ṁéireana i bpoll tráṫair go dóite= táim i gcás náċ féidir liom teaċt as go ró-ḃog. Níor ḋeinear aċ an bitúnaċ do léasa i bpoll na cluaise=an poll a ḃíon fé ḃun na cluaise. Tá an focal san tiar i bpollín bradaċ i gcúl mo ċinn agus ní féidir liom é ṫaḃairt ar barra. Nuair a ṫáinig an máistir isteaċ agus mise droċ-ġnóṫaċ b'fearra liom go mbéinn i bpoll talún leis an náire=i bpoll in sa dtalaṁ.

PORTAĊ—Fiacail (=faor), drom, gaḃal, an portaġ. Uisce portaiġ: poll portaiġ. Portaiṫe. Feic móin.

PORTÁN—Tá greim an portáin agat=greim ana-ḋaingean.

PÓSAIM—Go n-eiriġe ḃúr bpósa liḃ—le lánúin (lánaṁain) nua-pósta. Go n-eiriġe Dia is do ṗósa leat. Ḃíomair ag ite is ag ól ar an bpósa, i dtiġ an ṗósta.

POST—Beaḋ ag súil le líne uait leis an gcéad post= le cara an ṗuirt. Nuair a buailtear an clog téiġean gaċ éinne 'na ṗost féinig=i mbun a ċúraim féinig. Teastuiġ uaiḋ me ċur dem ṗost, as mo ṗost=me ḃrise as mo ṗost.

POSTAIRE—Fear an ṗuirt.

POTA—Téir ċun an ṗota=ċun an diail. Tá an saol dulta ċun an ṗota timpal éirc. Ní ḋeinfinn seana-ṗota stáin dem ṫeangain ag caint leat=ní ṁeilfinn mo ṫeanga, mo ġlór. Pota=an fearsas a ḃíon ar ċairt ċun gainiṁe, aoiliġ, agus mar sin díoḃ, a ḋ'úmpar. Pota arail=an pota a ḃíon ar ċairt an arail. Is maiṫ leat an pota is an mála ḃeiṫ agat=breis tairis do ċeart: an dá ṫaoḃ: é seo is é siúd. Fuair sé 'na ṗota is 'na ṁála é. Ḃí sé 'na ṗota is 'na ṁála aige. Ba ṁaiṫ leis é ḃeiṫ 'na ṗota is 'na ṁála aige—fear, cig., go dtógfaí a rotar uaiḋ, agus go dteastóċ uaiḋ an roṫar féinig agus a luaċ á

ó'fáilt ṫar n-ais: fear a ḃéaḋ ar taoḃ na síoċána agus 'na coinniḃ san am gcéadna=so is súd a ḃeiṫ aige.

POTANÁLAIḊE—Ḋuine ná bíon slaċtṁar ná cliste timpal gnóṫaí tiġe: duine a ḃíon ag potanáil ar fuaiḋ an tiġe.

POTFIAṪAIM—Nilean tu aċ ag potfiaṫa an linḃ, an laoiġ, éinní=ag taḃairt an iomarca ḃíḋ ḋó. Ní h-aon úna an droċ-úmpar sa leanḃ agus é potfiaṫuiṫe mar sin agat=an iomarca ḋen gcoṫú tugṫa ḋó.

PRAISEAĊ—D'aiṫneóinn beirite i bpraisiġ tu=pé malairt cló a ṫiocfaḋ ort. Tá daṫ na praise oraiḃ=daṫ buiḋe mí-liṫeaċ mísláintiúil. Táim ċó doiṁin sa ṗraisiġ le h-éinne agaiḃ=ċó fada (ċó sáiḋte) isteaċ sa gcúrsa—pé saġas cúrsa nó gnóṫa é.

PRAITINIÚIL—Tán tu praitiniúil ċun na Gaoluinne a ḃreaca síos=mear, tapaiḋ, éascaiġ. Táim praitiniúil sa mḃéarla=líoṁta, pras. Tán tu praitiniúil ar an bpeann=ábalta ar í oibriú go h-éascaiġ. An té a ḃíon aṁlaiḋ preaban sé ċun a gnóṫa go mear tapaiḋ.

PRAITINIÚLAĊT—Níl aon praitiniúlaċt ionnat aċ tu id liobar=tapúlaċt.

PRAMMSÁIL—Ní ag rince a ḃí sé aċ ag prammsáil=ag teaċt anuas go trom ar an úrlár: ag baint préaċa (préaṁaċa) as talaṁ: ag léimriġ.

PRAPÁLAIM—Táim ag prapáil (suas) ċun dul amaċ ag rotuioċt=ag ullṁú. Tá sé (an lá, an aimsir) ag prapáil suas ċun na síneaċ=ag dul ar bun: ag ullṁú, ag buirbeáil.

PRAS—Nílim ró-ṗras im teangain=ní féidir liom í oibriú ró-éascaiġ, ró-ṫiuḃ. Tá do ṫeanga go pras san nGaoluinn, ċun na Gaoluinne=é ar do ċumas an Gaoluinn a laḃairt go líoṁta.

PRÁTA—Na scioltáin a ġearra nó a scolta. Táid ag cur amaċ (na bpéacán). Ḃíomair ag baint na bpéacán díoḃ. Táid (na gais) ag dúna na gclaiseaċa. Ḃíomair ag taosca=ag taosca na cré ar na claiseaċa isteaċ ar na leaptaċa (prátaí). An stuif (an ċloċ gorm) a ċur ar boga, agus a leata amaċ. An ḃleaist a tugtar ar an nduḃaċtaint a ṫagan ar na gais. Faḋbán=faḋb ṁaiṫ=práta bréá mór. Cnap=práta maiṫ reaṁar. Prátaí miona: ansan crioċáin: agus ansan na giollaidí=an saġas is lúġa aca. Na sceaḃcóirí=na blúirí beaga gan ṁaiṫ a d'ḟanan tréis an tsíl (nuair a ḃíon na scioltáin gearrṫa), agus ní h-aon ṁaiṫ iad ċun síl. Níl tabairt amaċ an ṗráta beiriṫe sa ḃean san=í ḃeiṫ ana-spriúnlaiṫe.

PREAB—Níl aon ṗreab ionnam tréis an lae=níl aon léim ná fuinneaṁ: táim traoċta, tnáiṫte, tugṫa amaċ. Tá preab fir ionnat fós=gníoṁ. Táim i ndeire na preibe=i ndeire na feile, na feide=gan puinn fuinniṁ ḃeiṫ fágṫa ionnam: marḃ náċ mór: gan é ar mo ċumas aon ana-ṗreab eile a ṫaḃairt—pé cúis a ḃeaḋ leis (droċ-ṡláinte, fiaċa, droċ-ḃeaṫa).

PREABAIM—Ná tógfá socair é? Bíon tu ag preaba ċun toraiġ i gcóṁnuí=ag léime—i n-aon tsaġas gnóṫa nó cúrsa.

PREABAIRE—Preabaire fir=fear go mbéaḋ lúṫ ann: bíon anamúil, preabúil, preab ann: agus ṗreabfaḋ sé ġnó gan cuiṁneaṁ air puinn.

PREABÚIL—Tá sí preabúil go maiṫ=preab a ḃeiṫ inti ar aon tsaġas slí—ċun rud a ḋéanaṁ rud a ṫaḃairt uaiṫi, ċun aon ní. Capall preabúil=capall gur fuirist preab nó geit a baint as: nó go mbéaḋ ceól ann.

PRÉAC—Táim ar mo ṗréac inḋiuḃ=gan ṁáistir ná máistreás: saoirse gan ċeangal agam. Táid san ag imeaċt ar a bpréac=gan smaċt: gan aon ċúram a ḃac. Ṫugas na laeṫeanta ar mo ṗréac dom héinig=ar mo toil. Níor ṁaiṫ liom é ġlaca ċúġam (é ṫarac ċúġam) ḃeiṫ ar mo ṗréac i gcóṁnuí.

**PREAĊ**—Stad—le capall, nó le h-asal.

**PRÉAṀ**—Tá clab ort ón bpréiṁ=ó ḋúċas. Strac sé an gas óg as a ṗréaṁaċa (préaċa)=aníos as an dtalaṁ. Ḃís go maiṫ ċun na Gaoluinne ón bpréiṁ=ó ḋúċas; nó, ó ṫúis, ó ṫosaċ. Ḃí sé ag baint préaċa as an dtalaṁ=ag sáḃa, ag dinge, na gcos isteaċ ann: á ḃuala go tréan.

**PRÉAṀUIĠIM**—Anois atá an coirce ag préaṁú=ag cur na bpréaċa isteaċ sa gcré. Tá an lá ag préaṁú=ag dul ar bun, ag neartú. Tá an Ġaoluinn ag préaṁú sa tír=ag fáil a greamana. Táid go maiṫ ċun sport a ṗréaṁú=a ċur ar bun: a ċur sa tsiúl. Ḃíon an bainne fuar ón bpréiṁ agus ní ṫaḃarfá seamalasc go deó air=sin é an tslí nádúrṫa dó a ḃeiṫ—aċ ní mar sin don dtae.

**PRÉASLAĊ**—Cipín a cuirtear i mbéal gaḃair: gobán. Ċuirear préaslaċ ar an madra toisc é ḃeiṫ malluiṫe. Nuair a ḃíon an blaḋgaire sin ar aon ċuideaċtain aṁáin liom ní mór dom préaslaċ do ċur ar mo ṫeangain=cosc: srian. Cuirtear an préaslaċ ar an ḃfiréad, leis.

**PRIOCAIM**—Tá an Ġaoluinn priocaiṫe suas go maiṫ agat=piocaiṫe, tógṫa leat. Ḃí ag prioca leat i gcóṁnuí. Ṗrioc sí an gé=ḃain an clúṁ di. Tán tu ag féaċaint ana-ṗriocaiṫe=slaċtuiṫe, deisiṫe. Ṁuise, cad a ṗrioc me agus an focal san a rá?=cad a spreag: cad a ċuir ċuige me? Ḃí sí ag prioca na Gaoluinne uaim. Níor ḃéidir liom aon ṗingin a ṗrioca uaiḋ=a ġoid, nó a ṁealla, uaiḋ. Ṗrioc dreanncaide me. Táim ag iascaċ le leaṫ-uair an ċluig agus ní ḃfuairear aon ṗrioca fós=níor priocaḋ fós me: níor rug aon iasc greim ar an mbaiḋte. Ḃí ag prioca leat anois go tiuḃ te=ag imeaċt, ag bailiú. Prioc leat abaile.

**PRIOCÓID**—Arm ċun mairtéal nó bóṫar nó cré nó éinni cruaiḋ a ḃaint.

**PRIOMPALÁN**—nó treampalán. Ḃeaċ a ḋeinean ana-ḟuaim nuair a ḃíon sé sa tsiúl tríd an spéir san oíċe. Alpaire duḃ seaḋ é.

PRIOSLÁIL—Tá an leanḃ ag priosláil=prioslaí leis uisce ag sile ón mbéal aige.

PRIOSLAIRE—Duine a ḃíon ag priosláil.

PRIOSLÁLTA—Tán tu ana-ṗrioslálta=mór-ċuid priosl-aí a ḃeiṫ leat nó smearṫa orṫ. Tá an lá so prioslálta =salaċ, gránna.

PRIÚNSÚIR—An úirlis a ḃíon ag gréasaiḋe, cig., ċun tairngí a ṫarraċ.

PROMMSÁIL—Cuir uait an ṗrommsáil=léimreaċ, rince garḃ, siúl garḃ trom. Féiċ prammsáil.

PRUAIS—Pluais (gnáṫóg) mada-rua.

PRUMPA—Cearc an ṗrumpa=cearc go ḃfuil an t-earball di, agus go mbéaḋ a tóin ṫiar ag sáḋa i n-áirde i n-aon ċnapán aṁáin.

PRUMPAIRE—Cearc go ḃfuil earball den tsaġas so ṫuas uirṫi; nó duine go mbéaḋ geadán mór tóna aige (nó air) ag sáḋa amaċ.

PRUMPÁLAIM—Cearc ṗrumpálṫa=go mbéaḋ prumpa uirṫi, agus an t-earball ceart (na cleiti fada) bainte di.

PRUPÁLAIM—Beaḋ ag prupáil ċun gluaiseaċta i n-ainm Dé=ag déanaṁ suas, ag ullṁú, ċun —. Táim prupálta suas anois.

PÚCA—Tá an gloine briste, aċ ní mise a ḋein é, ná mise, ná mise. Seaḋ, ḃris duine éigint é, aċ tá gaċ éinne agaiḃ ag cur an ṗúca uaiḋ féinig=ag coimeáḋ na díoḃála amaċ uaiḋ féinig. Púca paiḋl=cupán druċta go mbíon cos ṁór fé agus náċ féidir é ḋ'iṫe toisc é ḃeiṫ ró-garḃ. Bíon cipíní air laistíos ar nós an ċupán druċta. Púdar a tugtar ar saġas eile, mar nuair a ḃíon sé dreóiġte agus a ḃrúiġtear é tagan an saġas san stuife as—stuif go mbíon cuma an ṗúdair air.

**PUḊAIR**—Puḋair ṁór seaḋ bás an ḟir sin=cailliúint.

**PÚIC**—Tá púic ar an mbó=clúḋaċ anuas ar a súile—toisc í ḃeiṫ ag cóṁrac, ag aḋarcáil le ba eile. Tá púic ṁór ort=cuma ċrosta: an ceann fé agus cuma droċġiúmair ort.

**PUILÍNÍ**—Blúire aḋmaiḋ (nó iarainn nó mar sin) go mbíon roṫ air agus slabra nó téaḋ ar an roṫ ċun ruḋaí a ṫógaint. Ċuir sé uaiḋ me i n-ainm ṗuilíní an ḋiail. Imiġ i n-ainm ṗuilíní an ḋiail. I n-ainm ṗuilíní an ḋiail go n-imíġir, go dtéiġir=na puilíní a ḃíon ag an nḋial ċun na ḋaoine ḋ'árḋú isteaċ i n-ifrean.

**PUINN**—Ḃfuilean tu puinn aoise anois?=mórán. Ḃfuil aon ṗuinn cúraim ort?=aon ana-ċuiḋ: roinnt cuiḃraċ mór.

**PÚINSIÚN**—Ḃuailear le púinsiún maiṫ cloiċe sa gceann é=cloċ ṁaiṫ ċruinn a ḋ'ḟéaḋfá ċaiṫeaṁ leḋ láiṁ. Púinsiún fíona=soiṫeaċ (saṫaċ) fíona.

**PÚIRTÍN**—Ḃíomair ag imirt ṗúirtíní=ag imirt cluiċe le 5 cloċa beaga. Tá láṫair ḋeas púirtíní againn anso=áit ḋeas ċun iaḋ a ḋ'imirt. Táiḋ ag caiṫeaṁ púirtíní sneaċtaiḋ ar a ċéile=liaṫróiḋí beaga. Púirtíní imearṫa Corruiġe uait=ní ceaḋaiṫe ḋuit an púirtín a ċorruiġe, is ḋíolfair as. Caittear na 5 púirtíní i n-áirḋe ar dtúis féaċaint cé is mó a ṫógfaḋ ar ḋrom a láṁa iaḋ. Aige sin a ḃéaḋ an tosnú. Níl corruiġe istig=níl ceaḋaiṫe corruiġe a ḋéanaṁ leis na cloċa. Níl corruiġe tóna istig=níl ceaḋaiṫe ḋo ṫóin a ċorruiġe (ċun teaċt ar ċloċ a ḃéaḋ i ḃfaḋ uait, etc.). Socrú baise=na cloċa a socrú go ḋeas in sa mbais ċun go mbeiḋís ḋeas oiriúnaċ ċun iaḋ a scaoile amaċ ar an dtalaṁ. Ní ḃeiḋ aon ṁéirín istig=na cloċa a scaoile amaċ trí sna laḋraċa ar an dtalaṁ. Tugtar "titim cloiċe" ar ċloċ a ṫitim amaċ as ḋo ḃais, nó gan tu ḋ'ḟáilt ġreama uirṫi. 41 is mó an marc go mbítear ag cóṁaireaṁ ċuige. Tosnuíon an cluiċe le ceann a scaoile ar an dtalaṁ, na 4 cinn eile a ċaiṫeaṁ i n-áirḋe, breiṫ ar an gceann síos agus ansan ar na 4 cinn is iaḋ ag titim

anuas. Má ḋeinean duine é sin bíon an ċéad aon (sa ċóṁaireaṁ) déanta aige. As san amaċ seo iad na céimeana ċun gaċ-aon "aon" eile den gcluiċe a ḋéanaṁ. An ċéad dóanta, an tarna dóanta: gaba: cloiċín tíos. Ṫeipeas ar mo ċéad dóanta, dóanta a seaċt=teip orm mo ċéad dóanta a ḋéanaṁ is me a d'iarraiḋ mo ṡeaċtú aon a baint amaċ. Ṫeipeas ar mo ṫarna dóanta, dóanta a 10. Ṫeip uirṫi ar a gaba a 9. Ṫeip ar Ṡeán ar a ċloiċín tíos a 29. Tá mo ċloiċín tíos a 3 déanta agam. An mbeiḋ socrú istiġ againn?=é beiṫ de ċead againn na púirṫíní a ṡocrú i slí deas oiriúnaċ ar an dtalaṁ.

PÚNCÁISÍN—Leanḃ 3–10 mbliana, agus cruinn teann.

PÚRTAIḊE—Tá a bḟuil ag an mbórd sásta aċ an púrtaí=duine go mbíon tormus air coitianta agus mí-ṡástaċt. Ní ḃíon caint ná allagar aige: cuma ana-ṁarḃ neaṁ-anaṁúil air: dá mbéaḋ cuideaċta ann ḃéaḋ sé i bpoll leis féinig: duine gan sult gan ġreann, gan ċaiteaṁ aimsire, agus leitreaċas ag baint leis: agus a toil féinig aige. Go dtaċtaiḋ an bia ṫu muran tusa an púrtaí. Púrtaí amadáin.

PÚRTLÓG—Púróg, púróg cloiċe. Púrtlóigín=púrtóigín, búrlóg ḃeag.

PUS—Bíon na beóla sáiḋte amaċ le céile ana-reaṁar ċun pus a ḋéanaṁ.

PUSAĊÁN—Rud a cuirtear ar ġaṁain óg ar a pus i dtreó is ná béaḋ sé ag súrac.

PUSÓID—Tá pusóid ṁaiṫ láidir tiar agam agus gan aon ḃeann agam ar an bḟuaċt=bia maiṫ láidir, agus níos mó ná aon tsaġas aṁáin de, mórán saġasana—feóil, aimirṫe, cáis, agus mar sin, le céile. Ḃéaḋ an ḟeóil léi féinig ró-aonarac. Tugtar pusóid ar pursóid, leis.

PUSUÍL—Ḃí sé ag pusuil ġuil=gol beag á ḋéanaṁ aige: pus an ġuil air.

PUṪ—Leagfaḋ (leactaḋ) puṫ de t'anáil í=an rud is lúġa. Ḃead ag obair faid a ḃeiḋ puṫ ionnam=an dé. Níl ann aċ an puṫ=an dé.

PUṪADUÍL—Tá puṫaduíl casaċtaiġe orm=casaċtaċ beag anois is arís.

R

RAḂA—Tugaḋ an raḃa dom go raiḃ an tóir ċúġam=focal, foláraṁ.

RÁḂAĊ—Ḃí an bád go rábaċ ċun toraiġ=go fairsing, go fuiġeaċ, go bog. Ḃíon an focal "lúṫáil" ag obair go rábaċ ar mórán rudaí=go tiuḃ. Fear breá rábaċ seaḋ ṫu=scópúil, éascaiḋ, scaoilte id ṡiúl. Táim ag scríoḃ go rábaċ=go tapaiḋ.

RÁḂAIRE—Duine scópúil géagaċ scaoilte.

RAḂAIRNE—Ó tug Dia an raḃairne duit sin do láṁ do ḃoċtaiḃ Dé=flúirse.

RAḂARTA—Tá sí (an fairrge, an taoide) 'na reḃarta an aimsir seo=í ḃeiṫ ana-láidir: tagan isteaċ ana-fada agus trágan amaċ ana-fada—an faid ċéadna. Tá raḃarta ann. Tá sé 'na lag-tráġa raḃarta (lac-tráġa a deirtear)=tráiġte amaċ ċó fada is a raġaiḋ. 'Na barra taoide raḃarta=ċó lán isteaċ is a ṫiocfaiḋ. Ċuas amaċ ar an scairḃ ag lac-tráġa raḃarta. Ċuireas an feamanaċ ar barra taoide raḃarta, aċ ṫóg an t-uisce í. Tá raḃarta ar ḃia againn=flúirse de. Aon rud a ḃíon flúirseaċ bíon raḃarta air. Ḃíos láidir go maiṫ sa tsaol, aċ táim tagṫa ón raḃarta go dtí an ṁalaḃair (mallṁuir). Sí an flúirse a ḃí agat gaċ aon lá riaṁ agus is olc a raġaiḋ an raḃarta ar an malaḃair duit anois=an saol maiṫ ḃeiṫ imiṫe agus an droċ-ṡaol ḃeiṫ agat i n'inead—toisc tu ḃeiṫ tuitiṫe ċun boċtaineaċta: agus is olc a taiṫneóiḋ

sé leat. Rabarta feirge, cainnte=mór-ċuid, agus iad láidir.

RÁḂÓG—Ḃíos ċun ráḃóg a ṫaḃairt isteaċ ċúġaiḃ muna mbéaḋ an báirteaċ=gluaiseaċt tapaiḋ, sciúrd. Ċuireas fiċe míle ḃóṫar díom den ráḃóig sin=sciúrd gan sos.

RADARC—Tá a radarc iompuiṫe istig 'na ċeann leis an scannra, aċ socróiḋ siad (na súile) arís=a ṡúile. Tá an long ag teaċt 'nár radarc=ag noċta orainn. Tá sí as ár radarc fós: i n-ár radarc. Radarc do ṡúile=an cearcal duḃ istiġ. Táim cúṁang-radarcaċ, gearra-radarcaċ=cúṁang nó gearra sa radarc.

RADAIRSE—Níl aon ana-radairse gliomaċ ann anois=aon ana-ċuid, ana-ḟlúirse. Níl puinn radairse d'aon ní againn. Radairse arán. Níl na prátaí ró-radairsiúil againn fós, aċ ag dul i radairsiúlaċt a ḃeid as so amaċ=i ḃfairsinge, i ḃflúirse.

RÁFLÁIL—N'feadar an ḃfuil an cleaṁnas déanta, aċ tá ráfláil air go ḃfuil=ráfla is ráflaí sa tsiúl go tiuḃ go ḃfuil.

RAGA—Raga fir, bó, éinní=rud a ḃíon lom, cnáṁaċ, neaṁ-ċóraċ, garḃ. Ní iosfainn aon ḃlúire den raga san. Raga éisc=iasc ná ḃíon ann aċ na cnáṁa. Ní bó ḃainne í sin aċ raga neaṁċóraċ garḃ. Ḃí tig breá againn aċ tá sé imiṫe ċun raga anois=ċun an donais, 'na ḃaṫalaiġ. Tán tu ag dul ċun an raga le déanaiġe agus brisfar amaċ as do ṗost ṫu.

RAGAIRNE—Ḃíos ar ragairne aréir=d'fanas suas déanaċ (fada amaċ) san oiċe. Nó, ag claoiḋe leis an ól—fiú amáin sa ló. Ḃíos ar ragairne=san áit 'na raiḃ an ragairne, ragairne ṁór. Tá rud éigint dulta ċun ragairne sa triopa, i n-aon ḃall=tá ragairne éigint ar siúl, rud éigint tuitiṫe amaċ—nuair a ċloisfá cainnt árd á déanaṁ: ḃád stróinséarta tagṫa: raic faċta: fear marḃ: scéala úntaċa sa tsiúl. Reagairne a deirtear.

RAGAIRNEÁLUIḊE—Duine go mbíonn an ragairneáil ar siúl aige. Agus ḃéaḋ dá mbéaḋ sé ag imeaċt sall is anall go mall is ag meilt na h-aimsire fiú amáin i lár an lae agus gan aon ólaċán.

RÁIB—Ḃuaileas isteaċ ċúċa de ráib=de sciúrd, go tapaiḋ. Ṫug sé ráib isteaċ ċúġainn agus d'imiġ gan ṁoill. Ḋeineas an ceaċt d'aon ráib amháin=d'aon iarraċt amháin; sciúrd, sciob. Ba ṁór an ráib a ḋeinis an uair sin=riṫ tapaiḋ, sciúrd reata, sciob, sciob reata.

RAIC—Ḋein sé raic de féinig leis an ólaċán=ḋein brise air féinig. Tá an seómra 'na raic agat=gaċ aon ní soir siar: briste brúiġte. Ṫáinig sé isteaċ ar meisce agus ḋein ana-raic ar gaċ éinní=ana-ḋíoḃáil. Tán tu ag imeaċt ċun raice ag an ólaċán, ag an obair=ag brise as a ċéile. Táid imiṫe ag ól is ag raic. Raic=aon earra a ṫagan isteaċ leis an dtaoide. Ḋeineas raic díom féinig leis an gcainnt sin a rá=loiteas me ḟéiniġ. An leaḃar nua a fuairis cúpla lá ó ṡoin tá sé 'na raic agat anois=giobalaċ, loitiṫe. Ḋeinis raic dem ċuid colata le me ṁúsċailt=ḋeinis é ḃrise i slí ná fuaireas aon ṡásaṁ ann as san amaċ. Ḋeinfeaḋ tromluiġe an ní céadna. D'imiġ mo ċuid colata ċun raice orm aréir=me ḃeiṫ ag taiḋreaṁ nó buarṫa, nó loit rud éigint é. Ḋeinis raic díom=me ḃuala is a ḃrise: nó mo loċtaí a ḋ'insint, nó díoḃáil ṁór éigint a ḋéanaṁ dom. Ḋein an máistir raic ar mo ċeaċt=ḋein géar-ċeartú air leis an bpeann-luaḋa gorm. Táim im raic ag an ól. Reaic a deirtear.

RAIDIM—Ḃí an capall ag raide fén gcairt=ag caiṫeaṁ a ṫóna i n-áirde: ag sprúca. Raid sé an ċairt. Raid an t-asal me—ḃíos ar a ṁuin=ṫug sé me leaga anuas de. Raid sé anuas (de) me. Ḃí sé ag raide. Ḃíodar ag raide na Gaoluinne (uaṫa) go tiuḃ=á spreaga go binn. Níor ḋeineas aċ me ḟéiniġ a raide isteaċ sa tráile=a ċaiṫeaṁ. Ṫug an máistir cead raide ḋúinn=pé ní ba ṁian linn a ḋéanaṁ. Ḃíodar ag léimriġ is ag raide nuair a fuair-eadar na laeṫeanta saoire. Ḃíodar ag raide ceisteanna isteaċ ċúġam=ag scaoile.

RÁIFLEÁIL—Tá ráifleáil beag ag imeaċt go bḟuil an tríoċáin déanta=cainnt ag imeaċt idir na daoine: insint ráfla. Feic ráfláil.

RAIṀ—Nuair a ḃíon an ġaot ag séide bailíon sí isteaċ le ċéile pé niṫe (neiṫe) beaga a ḃíon ar uaċtar na fairrge. Raiṁ seaḋ na niṫe sin. Raṁċa=mór-ċuid díoḃ. Ḃíon mórán raṁċa ar ċliaṫán, le cliaṫán, na talún nuair a ḃíon an ġaot ag séide isteaċ.

RAIMPÉAR—Duine aeraċ neaṁ-ċúramaċ gur cuma leis cad a ḋeinfeaḋ sé.

RÁINEAĊ—Miúil.

RAIS—Rais alluis=rais beag a ṫagan amaċ uaireanta nuair a ċuirean duine cóta alluis nó brat alluis de.

RAISPÍN—Raispín fir=fear beag gan ṁaiṫ, gan toirt, gan fuil, gan feóil. Fear críona caiṫte. Raispín seana-ċapaill, seana-ḃó, sean-duine: raispín caoraċ, cait, madra, mná. An té a ḃíon spriúnlaiṫe glocan sé an ainm, leis. Tugtar raispín ar ċaoira go mbíon na cnáṁa tríti amaċ, nó ar ḟear beag canncaraċ spriúnlaiṫe go mbainean cruaċt leis.

RAISTE—Ḃa trom an raiste báistí a ḋein sé=báisteaċ neambuan go mbíon fuinneaṁ gaoiṫe léi: bíon sé fuinniúil: scraba beag báistí agus an fiantas leis.

RÁISTÉIR—Duine a ḃíon ag bóṫaireóireaċt, ag imeaċt anso is ag riṫ ansúd is ná fanan i n-aon ḃall. Ṫaḃarfá ráistéir ar an saġas cailín a ḃíon ag imeaċt le saiġdiúirí. Tugtar ar aon tsaġas duine a ḃíon ag imeaċt, ag ráis-téireaċt. Tá Peig imiṫe 'na ráistéir ó ṁaidin. Ráistéir bó=bó a ḃíon ag imeaċt a d'iarraiḋ dul i ndíoḃáil, sa ndíoḃáil. Tá sé imiṫe ar mo ḋóċar aon airgead a ḋ'ḟáilt uaṫa mar ní ḃíon sa triúl aca aċ an ráistéireaċt agus an díoṁaoínteas. Ḃíon an ráistéir ag imeaċt ċun rincí agus comórtaisí, agus le h-aer an tsaoil.

RÁITEAĊ—Fear droċ-ráiteaċ mí-náireaċ=fear go mbíon droċ-ċainnt ar siúl aige. Má úráidean sé anois is arís féinig í tá an ainm tógṫa aige (tuillte).

RAIṪNEAĊ—Ḃí raṫ an raiṫniġe orm=ana-raṫ.

RAṀ—Fuairear lán na raṁ ar an mbó=mór-ċuid airgid: luaċ a raiḃ inti: luaċ gaċ blúire di: lán an ċroicin. Tá lán na raṁ ar iasc an aimsir seo=seó airgid.

RÁṀAIL—Tá rámail agus sreaḃraoidí uirti ag an ḃfiaḃras=í ag glóruil is ag cainnt léi féinig: agus go mearan sí go ḃfeicean sí nite ná bíon i gceist i n-aoċor.

RÁṀAN—Tá portaċ dá rann (nó ráṁan) déag ar aoirde agam=dá ḟód déag. Bíon an á sprónuite go maiṫ.

RAMMSAĊ—Ḃainear rammsaċ as an ndinnéar, as an rince, as an gcamán, as éinní=sásaṁ, dúiseaċt, ceol. Tá an feirmeóir ag baint rammsaiġ as an mbuaċail aimsire atá aige=obair ṁaiṫ. Ḃain,m ana-rammsaċ as na leaḃarṫa cois na teine insna h-oíċeanta geiṁriḋ. Rammsaċ do ḃaint as beidlín=ana-streanncán ceoil: as aṁrán, as ṗeann=í ċoimeád sa tsiúl go tiuḃ: as duine a ḃeaḋ ag déanaṁ cros=tuargain ṁaiṫ a ṫaḃairt dó: as úrlár le rince: as fuirinn i gcomórtas. Ḃí cúis amuiġ agam ar Ṡeóirse agus nuair a fuairear an cotrom ḃainear rammsaċ maiṫ as=crústáil ṁaiṫ a ṫaḃairt dó.

RAMMSCÉALUÍOĊT—Ḃíodar ag rammscéaluíoċt dóiḃ féinig fead na h-oíċe=ag scéaluíoċt: a scéal féinig aiges gaċ éinne, nó gan an scéal aċ ag éinne aṁáin. Ḃí ana-rammscéaluíoċt againn aréir ag an máistir, nó ón máistir—é féinig a dein an ċainnt.

RANDAMANDÁDUÍOĊT—Ní bíon seóid ar na páipéirí an aimsir seo aċ r.=rudaí gan fuaimint, cúrsaí gan éifeaċt. Bíon cuid ṁa'ṫ des na leaḃarṫa ar r.=gan ionnta aċ an saġas san. R. fead iascaċ na bliana so=gan aon ṁaiṫ ann aċ sclábuíoċt gan aon díol. Nílean tu

aċ ag r. ansan ag déanaṁ oibre ná beiḋ mór-ṁaiṫ inti=cúrsa gan éifeaċt gan tairḃe sa tsiúl agat.

RÁNGUIGIM—Ḃéidir nár ránguig leis an árṫaċ an t-anncaire a ċur amaċ san áit ċeart=nár ṫáinig, nár eirig, léi.

RANNGÁS—Ḃí ana-ṫamall ranngáis againn indé=spórt is scléip is caiṫeaṁ aimsire. Tá cead raide is ranngáis againn=cead ar dtoil féinig a ḋéanaṁ timpal spóirt is scléipe. Ḃíon ranngás ar na h-uain óga nuair a ḃíd ag riṫ is ag léimrig. An lá sar a ragaiḋ na buaċaillí abaile ar an gcoláiste beiḋ ana-ranngás orta=eirige ó ṫalaṁ. Aimsir ranngáis=gur gnáṫaċ áṫas is spórt ḃeiṫ ar siúl: aimsir spóirt is caiṫeaṁ-aimsire. Ḃím ag rince is ag ranngás is ag ráistéiraċt. Tig seóig is rince is ranngáis.

RANNGÁSAĊ—Naċ ranngásaċ an mac é!=duine naċ maiṫ leis aon ní ḃeiṫ ag imeaċt i gan fios ḋó: scléipeaċ.

RAOĊOS—Tá raoċosa fúṫ=na cosa ḃeiṫ cóṁ-reaṁar naċ mór ṫíos agus sa ċolpa ṫuas.

RAOĊOSAĊ—Táim raoċosaċ=gan na cosa ḃeiṫ caol ná reaṁar agam: aċ ar aon reiṁre aṁáin, naċ mór. Dá mbéaḋ colpa maiṫ ar an gcois ní oirfeaḋ an focal di.

RÁS—Tá riṫ an ráis leat anois=tán tu saor: tá na cosa tugṫa leat agat—duine a ḋ'eireóċ ar ḃreóiteaċt, nó go dtairriceóċ an doċtúir fiacla piantaċa ḋó (go dtí go bpriocfaḋ ceann eile é)! tá an bóṫar réiḋ róṁat: an deacaraċt tarat agat.

RÁSÚR—Is bréá an rásúr í. Tá sí ċó maol le corrán. Ḃearrfaḋ sí luċ 'na codla.

RÁṪ—Ráṫ éisc=mór-ċuid díoḃ ag imeaċt le céile sa ḃfairrge.

RAṪ—Tá an raṫ ag riṫ leat=tá an t-áḋ ort.

RATAĊ—Náċ breá na rataċa géag atá aici=cosa nó láṁa (ón ngualainn anuas). Ḃí an cóta mór ag buala isteaċ ar mo rataċa=ar mo ċosa (nó ceatrúna, nó colpaí).

RATAṀNAĊAS—Níl rat ná ratúnaċas orm ó ċonac tu=rat.

RATṀAR—Rafar a deirtear. Is ratṁar an bean tu=mórán cloinne agat. Síol ratṁar=a tugan tora maiṫ. An té a ḃíon ratṁar bíon an rat air, ag eiriġe leis: bíon áḋ air i dtaoḃ gaċ ní.

RÁTUÍOĊT—Tá an t-iasc ag rátuíoċt=rát (nó rátana) díoḃ ag gluaiseaċt le ċéile sa ḃfairrge. Nó, ag rátáil.

RÉ—Ní ḃfuairear aon ré aiṫrí uata=am ċun teaċt ar ṁalairt cóṁairle. An cailín óg a téiġean isteaċ i gcloċar ċun beiṫ 'na bean rialta fagan sí ré aiṫriġe=téarma aiṫreaċais—agus ní ḃíon sí fé ċeangal go mbíon an téarma san tugta. An scéal céadna, uaireanta, ag an nduine a ċeannuíon rud éigint—fagan sé tamal ċun é ċaiteaṁ tar n-ais muna mbíon sé sásta. Tá raḃarta lán na ré ann anois=an raḃarta a tagan nuair a ḃíon an ré lán—sé sin, an ġealaċ. Ḃeiḋ duiḃe-ré ar an oiċe anoċt=gan aon ré ar an spéir. Tá cion oiċe de ḋuiḃe-ré ar an oiċe anoċt—bíon faid na duiḃe-ré ag atarú ḋréir mar a ḃíon an ré féinig ag atarú.

RE—Táim gaċ ra bliain leat=gaċ aon ḃliain ċó h-aosta leat: gaċ aon ḃliain aoise atán tu tá bliain ag freagairt di agam-sa.

REAGAIRNE—Tá ana-reagairne ag breiṫ orainn=suaiteaċt saoil. Fear reagarnálta=fear go mbíon saol cruaiḋ suaite aige: nó a ḃíon ag ól. Tá Séamas ana-reagairneaċ=fear fuar leisciúil gan ṁaiṫ seaḋ é ná tuitean aon ġnó leis: ná bíon i mbun aon ġnó a ċur ċun cinn: reagairneáluí: leadránuí. An duine a téiġean ar aonaċ agus náċ féidir leis fille go ceann 3 lá tá reagairne ṁaiṫ beirte air=aindeis (ainis), mí-áḋ, strus Feic ragairne.

REAGAIRNEÁIL—Beirean reagairneáil ṁait ar an té a ṫugan an oíċe ar an mbóṫar le gluaisteán briste: nó le h-aon traġas cúise. Tuitean an fear san ċun reagair-neála=beirean strus, aindeis, mí-áḋ, air.

REAṀAR—Is mó púnt reaṁar a ċaitear ar an nGaol-uinn=mait, mór. Tá Seán agus Máire có reaṁar (le ċéile) is a ḃéaḋ bó agus coca féir=có mór, có ceanúil ar a ċéile. Tá billeóga an leaḃair ana-reaṁar. Tanuiḋe an taoḃ eile. Bíon leite, braon, éinní, reaṁar nuair ná bíon sé tanuiḋe ná cuma an uisce air.

REAṀRUIĠIM—Tán tu ag reaṁrú suas=ag dul i reiṁre. Táim ag reaṁrú na muc ċun an aonaiġ. Nuair a ḃíon cnapán ar taoḃ do ċoise reaṁruíon an ḃróg é agus tagan sé mór=cuirean i dtoirt, agus eiríġean sé mór.

REANGARTAĊ—Tá an bó, an ċaoire, 'na reangartaċ=beit fada caol lom. Rangartaċ fir, mná, capaill.

RÉASÚN—Sin é an réasún ná tuigimíd a ċéile=an ċúis, an fát.

REAT—Tá an ċaoire fé reat=fé teasbaċ. Tá an ċaoire imite ó reat=an reat imite dí. Níor ċoiméad sí an reat. Reataḋ an ċaoire. Reat sé (an reata, an reite) an ċaoira. Reataċas.

RÉIḊ—Beimíd réiḋ le ċéile nuair a ḃeiḋ an púnt tugta agam duit=ní ḃeiḋ éinní ag éinne againn ar an nduine eile: scarta le ċéile. Ḃfuilean tu réiḋ ċun dul amaċ? ullaṁ. Ní ḋeinfeaḋ éinne aon ċeann den dá focal (réiḋ, ullaṁ) san abairt seo tuas d'aṫnasc ort. Tar réiḋ amaċ agus féaċ cruinn ceart ar an gclár duḃ=díreaċ. Ní féidir liom réiteaċ a ḋéanaṁ ar an gceist; réiteaċ a ḋéanaṁ eadraiḃ=socrú. Ḋein an sagart me réiteaċ ċun báis=me d'ullṁú. Má teastuíon uait an smuíneaṁ san do ċur amaċ tá mórán focal ann a ḋeinfiḋ an bótar a réiteaċ duit=a ḋeinfiḋ do ġnó, a réiteóiḋ do ḃruiḋ. Is mait liom beit réiḋ leat, beit réiḋ uait. An té a ḋ'fágan bás ar son a tíre bíon an saol eile réiḋ roimis.

Réiḋ-ṫalaṁ=talaṁ réiḋ, neaṁ-acairneaċ. Réiḋ-ḟánaiġ=fánaiġ beag ċuíḃraċ. Tiġ réiḋ-ḃreá=cuíḃraċ breá. Réiḋ-ḟliuċ. Níl againn aċ réiḋ-ṗrátaí. Réiḋ-ṫuairisc atá ar an bpáipéar timpal síoċána=breacṫuairisc: gan beiṫ go maiṫ. Tá réiḋ árd ins na tiṫe suas an cnoc is a ċion san d'ḟánaiġ síos go cala na mbáḋ. Beiḋ an réiḋ-ḟánaiġ leat ag teaċt anuas.

RÉIDEAĊT—Beiḋ an réiḋeaċt (réaċt) rómam feasta =saol réiḋ: slí réiḋ; obair réiḋ bog.

RÉIDTÍĠIM—Léimeas le h-áṫas nuair a fuaireas me héinig réitiṫe as an bpoll, as aon tráġas cáis=fuascailte. Ní h-aon réiteaċ aṁáin a ḃí againn ar an gcúrsa. Ní féidir liom aon réiteaċ a ṫaḃairt ar an gceist sin. Réite-óiḋ an scéal é féinig=socróiḋ. Tá an t-uisce is an púdar meascta ar a ċéilig aċ réiteóiḋ ar ball=socróiḋ: scarfaiḋ: tiocfaiḋ ó ċéile—an púdar do ṫuitim síos go tóin, agus an t-uisce d'ḟanaċt ar barra.

RÉILTÍN—Réiltín na maidne. Bíon na réiltíní ar an spéir, ins an spéir. Ċuireas réiltíní air (ar a ṡúile) le h-aon dorn aṁáin=ċuireas réiltíní ag spréaċarnaiġ 'na timpal: i slí go ḃfacaiḋ sé iad. Ċó siúrálta leis na réiltíní=ċó siúrálta le bás; le h-aon ní riaṁ. Dá ḃféaċfá ar an ngréin lá geal samraiḋ ċuirfeaḋ sí réiltíní ar do raḋarc, ar do ṡúile=ċífá fáinní beaga geala ag imeaċt timpal san aer. Cad iad na réiltíní seo ar mo raḋarc náċ féidir liom léiġeaṁ ar fóġnaṁ?=rud éigint beiṫ amú i slí ná féadfá an cló a ḋ'ḟeiscint go soiléir.

RÉIM—Nuair a leiġean duine réim leis héinig is deacair é stop=cúrsa; gluaiseaċt: nuair a leiġean sé srian leis héinig. Tá an iomarca réimeaċ fút, a ḃuaċaill, agus bainfar leaga géar asat=imeaċt, eiriġe i n-áirde.

REIṀEADAS—Tá na prátaí ag dul i reiṁeadas=i reiṁre, ag reaṁrú.

RÉIR—Tóg sí ar lóisdín me dréir na seaċtaine=an oireaḋ san a ḃeiṫ le díol agam le h-agaiḋ na seaċtaine

ḃuaċail láidir ḋréir a aoise. Táim ag obair ḋó ḋréir na seaċtaine=gan me ḃeiṫ gaḃṫa aċ go ceann na seaċtaine (gaċ seaċtain fé mar a tagan), nó go ndíolṫar me ḋréir na seaċtaine.

RIAḂAĊ—Ḃfuil fios agat cad is ainm dom? An riaḃaċ an bfuil fios a=an dial. An ragair ann? An riaḃaċ dul: nó, an riaḃaċ ann. Níl aon riaḃaċ faic á ḋéanaṁ agam=seóid a ḃarra: aon dial faic. Ḃfuil aon riaḃaċ faic den nGaoluinn, Gaoluinne, agat? Tá an riaḃaċ le faid ar an gceaċt a tugaḋ dúinn aréir. Tá an riaḃaċ ar an méid sin airgid=sé an dial, an t-úntas, an scannra, é. Ṫ'anam 'on riaḃaċ='on ndial, 'on scian, 'on ndiucs, 'on stiucs, 'on ndiaḃaċ.

Riaṁ—Táim gan bearra có fada le riaṁ=có fada is áta fada ann. Tá an tae ólta agam fadó riaṁ=le fada. Tá riaṁ imiṫe=san aimsir ċaiṫte.

RIAN—Ní féidir liom siúl ná rian a ḋéanaṁ=imeaċt—má ḃíon duine ag déanaṁ siúil deinean sé rian: deinean sé marcana ar an mbótar. Ní ragainn ar aon rian aṁáin leat-sa=ar aon scór, ar aon leiḃéal aṁáin. D'aiṫníos rian do ċos sa pluda. Fuaisear an peann so gan aon rian costais: gan aon faic costais: gan aon ċostas ḃeiṫ ag imeaċt leis ná á leanúint.

RIASTA—Ċuir m'aṫair riasta orm leis an ḃfuip, le slait, le téadán=fonnsa (fúnsa): an marc a fágtar nuair a ġeiḃtear buille maiṫ cruaiḋ go mbíon gearra ann. Ṫaḃarfá riasta ar an rian a ḋ'fágfá ar éadaċ salaċ dá dtairiceófá t'ionga air. Méircire beag seaḋ é, uaireanta.

RIBE—Ribe ruaimniġe, gruaige. Tá droċ-ribe ort=droċ-ċuma. Tá droċ-ribe fút=droċ-fuadar: ribe feirge. Níl aon deiġ-ribe ar an oíċe anoċt: ar an lá: ar an mbó=cló maiṫ. Is cuma ribe nó an fionna a ḃíon ar ḋuine nó ar ḃeiṫíoċ. Nó ruibe.

RÍĠIN—Bainne ríġin.

**Ríġneaċas**—Tá an ḃreoiteaċt dulta ċun ríġneaċais agat=ḃeiṫ ort ar feaḋ i ḃfad. Tán tu dulta ċun ríġneaċais go maiṫ=imiṫe amaċ san aois. Tá an gnó so imiṫe ċun ríġneaċais orm=ċun leadráin; dulta ṫar am.

**Rince**—Go macánta duit ḃí mo ċosa ag rince leis an eagla=ag lúba, ag lúbarnaiġ. M'ḟiacla ag rince leis an ḃfuaċt: is mo ṡúile ag rince im ċeann le h-átas. Top, nó caiseal (sin top mór), a ċur ag rince. Ḃorsa nó pingin a ċur ag rince=ag roiṫileáil, ag ríleáil, ag casa tímpal, ag iompó tímpal.

**Rinseálaim**—An citeal do rinseáil=é ġlana le h-é ṫuma i n-uisce, nó an t-uisce a scaoile tímpal istiġ ann cúpla trus.

**Ríobal**—Tá ríobal fuar go glúnaiḃ, nó go cúl, orm=brat salaċair. Ḃíon an ríobal ar bun casóige nó ḃríste nó gúna. Ḃíon an ball éadaiġ fliuċ agus b'éidir salaċ 'na ṫeannta.

**Rioċt**—Ċuais ṫar do rioċt amaċ san uisce=ṫar t'aoirde. Ċuas ṫar mo rioċt ar (leis) an obair=ṫar mo ḋíċeal: an iomarca de a ḋéanaṁ. Tá imiṫe ṫar n-a rioċt aige leis an scéal=ṫar mar ba ċeart dó. Ċuas ċó fada lem rioċt ar an ḃfeirm a ċeannaċ=ċó fada is a d'ḟéadas: ċó fada is a raġaḋ mo ġustal fé dom. Cuireaḋ an capall boċt ṫar a rioċt=ṫar a ċumas. Ċuas ṫar mo rioċt ar an ḃfeirm sin a ċeannaċ=ṫar mar a d'ḟéadas dul: ṫar mo sparán.

**Riṫim**—Nó ruiṫim. Ḃíodar ag caiṫeaṁ léimeaċa reaṫa le ċéile=léimeaċa riuṫaiġ nó ruṫaiġ: léimeaċa go dtug-tar sciúrd reaṫa fúṫa. Tá riṫ cainnte agat=líoṁṫaċt cainnte: caint a riṫean ċúġat. Ḃí m'aigne ag riṫ ar an gcúrsa=ag cuiṁneaṁ—bíoḋ náċ lem toil é, b'éidir. Tán tu id scoláire ritte=críoċnuiṫe. Ḃíomair i dteannta a ċéile i riṫ an lae ó ṁaidin=ar feaḋ. Níl aige aċ an tarna riṫ den nGaoluinn=an saġas a ḃéaḋ fágṫa nuair a ḃéaḋ an ċéad riṫ (an saġas is fearr) tógṫa ċun siúil.

Tugas riṫ a ḃéil dó san aragóint=leigeas leis—leigeas dó pé ní ba ṁian leis a rá. Tá ana-riṫ ar na prátaí=ana-éileaṁ, ana-tógaint. Táimíd rite amaċ as ṗrátaí, as éinní=gan aon ċuid eile ḃeiṫ fágta. Ḃíomair ag riṫ le ċéile ċun an ṗuirt (a tarac, a tógaint)=ag dul i gcoinniḃ a ċéile. Ḃíodar ag riṫ i gcoinniḃ a ċéile sa toġa=ag dul. Tán tu ritte ċun Gaoluinne=go breá: tu ábalta ar do ġnó a ḋéanaṁ tríti. Nó ċun reata. Is deacair fear ċun reata ceart a ḃaint amaċ=fear gan loċt: fear a ḃíon ċun fiaḋaiġ i ngaċ uile sagas slí, agus náċ gá é ṁúine a tuille. Riṫ an scéal amaċ ar fuaid na dúṫaiġe=leaṫnuiġ. Níl ag riṫ liom go maiṫ=ag eiriġe, ag teaċt liom. Sin é an focal a ritean 'nár mbéal=a ḃíon ag imeaċt sa gcainnt againn. Níor riṫ mo ṡaol liom=ċuaiḋ im ċoinniḃ: me ḃeiṫ mí-áḋṁarac. Ḃí an nimneaċán san am riṫ síos=am ċaiteaṁ síos: ag cur síos ar mo loċtaí: ag déanaṁ droċ-ċainnte timpal orm. Riṫ bodaiġ le fánaiḋ=imeaċt síos le fánaiḋ: imeaċt gur fuirist é ḋéanaṁ mar is mar sin is mian le gaċ ní gluaiseaċt. D'imiġ riṫ bodaiġ le fánaiḋ orm bíoḋ is go raḃar láidir go maiṫ, tráṫ. Tán tu ag riṫ leis an léiġeaṁ: tóg socair é—máistir le scoláire=ag gluaiseaċt ró-tapaiḋ. Sin é an focal a riṫ ċúġam, ċun mo teangan=a táinig go grod, a ṗreab. Níl an port ag riṫ i n-aoċor anois ná an scuan sa ḃfairrge=ag imeaċt. Ná bí ag riṫ leat féinig=ag leigint duit féinig dul tar ceart, ar an slí—i n-aragóint, cig.: nó buaċaill tréis comórtais ag maoiḋeaṁ as an ngaisce a ḃí déanta aige, agus ag cur leis. Tá an bille rite='na ḋlí. Sé an ċéad riṫ den gcoirce an ċuid is fearr de=an ċéad roġa de. Riteas an naoṁóg síos 'on ḃfairrge=ċuireas í ag sleaṁnú síos. Táim rite as tobac=gan aon ḃlúire de fágta agam. Rite gearra i dtobac. Tán tu ċun reata sa nGaoluinn, i rince=rite: maiṫ do ḋóṫin: maiṫ go maiṫ: i slí go ḃféadfaí tu scaoile ċun siúil i gcúrsaí Gaoluinne. Tá an cuan rite geal le stoirm=imite geal. Riṫ an focal san orm=scéiḋ uaim! scaoileas amaċ é i gan fios. Riteas an scrúdú=tógas é: d'eiriġ liom ann: riṫ sé liom. Tá an focal ag riṫ im ċeann aċ ní féidir liom é taḃairt ar barra=ag imeaċt soir siar. Tá sé 'na ṁúinteóir rite=críoċnuiṫe amaċ: gan aon ní i n-earnaṁ air timpal múinteóireaċta. Táim marḃ le riṫ ar mo ċroiḋe=preabarnaċ

—nuair a ḃéaḋ duine an ċroiḋe laig ag imeaċt i gcoinniḃ an áird. Níl na feóirlingí ag riṫ anoir=i n-úráid. Tá focla ag riṫ sa (nó insa) gcainnt ná féadfá puinn réitig a taḃairt orta=i n-úráid, ag imeaċt. Táim rite im sagart =focair, críoċnuiṫe. Pé focal a ċloisean tu anso tá sé rite=ċun reata: is féidir leat é tógaint 'na ċeart. Duine uasal rite ceart=beirte déanta: gan ṁácail. Deirtear gurab é an céad ruiṫ den bprata an ċuid a ḃíon díreaċ laistig den gcroicean. Ní ritean an iomarca d'éinní le h-éinne=ní tagan: ní réitíġean: ní maiṫ dó é. Ḃíon an dá ḟocal san ag riṫ le céile=ag imeaċt i dteannta a ċéile. Níl an lá so ruite ċun mórán a ḋéanaṁ=ró-oiriúnaċ, ró-ṁaiṫ. Nílean tu ró-rite ċun na h-oibre seo.

RIUṪAG—Níl aon riuṫag ionnam=foiġne—bainean sé le deaḃa. Fear gan riuṫag. Droċ-riuṫag seaḋ do ḋuine é héinig a sá isteaċ i rud éigint gan féaċaint roimis ró-ṁaiṫ: nó do ḋuine é héinig a sá isteaċ go dtí an mbórd gan ċead, gan ċeiliúra. Tá (an) droċriuṫag ionnat. Is droċ-riuṫagaċ an fear é. Ḋein sé droċ-riuṫag=sáiḋ sé isteaċ go dtí an mbórd le breis is a ḋóṫin deaḃaiḋ.

ROC—An líne a tagan i n-éadan duine nó rud mar é.

RÓD—Cloċ róid=cloċ ċun rud (líonta, borcaí, potaí) do ċoimeád 'na stad i dtóin na fairrge.

ROĠA—An rud a ḃíon á ḟíor-rá tá deárṫaṁ gurab é an roġa é=an rud is fearr. Níl aon roġa ar na leaḃarta san=ní féidir aon roġa a ḃaint asta: táid ar aon ḟeaḃas, aon ṁaiṫeas, aṁáin. Níor ċuaiḋ roġa ón réiteaċ=sé an réiteaċ is fearr, an tslí is fearr ċun cúrsa a socrú. An focal is túisce ċúgam deinim roġa de=tógaim é, cuirim ag obair é. Ní do (de) roġa a ḋeinear an rud san aċ ar éigin(t)=ní lem toil aċ gur ċaitear é ḋéanaṁ. Ní ḃ'féadfá roġa ná díog a ḃaint asta=aon ċeart a ḃaint díoḃ: a rá cioca do b'fearr. Cuirfeaḋ roġa agus toġa an doiris amaċ ort muna n-éistir=tu ċur amaċ ar ṁullaċ do ċinn. Níl roġa ná díog eatorra. Tóg péaca is roġa leat =is fearr leat. Ní do roġa a toġas dul abaile aċ gur ċaitear é. Raġad ar an aonaċ a roġa ḋom rud a ċeannaċ nó

gan a ċeannaċ=péaca a ċeannóċad nó ná ceannóċad (ċeannód). Tógfad an ḃó ar an airgead a roġa aici ḃeiṫ olc nó maiṫ=pé aca atá sí. A roġa dom maireaċtaint nó gan maireaċtaint ba ṁaiṫ liom Éire saor.

**RÓGAIRE**—Tógan sé rógaire ċun rógaire a ċur síos=a sárú. Cuir rogaire i ndiaiḋ rógaire.

**ROIḊLEÁN**—nó reiṫileán. Tá reiṫileán maiṫ teine ṫíos fé sna prátaí=teine ṁaiṫ ṁór taiḋḃreaċ: greidneaċ maiṫ láidir.

**ROILG**—Tá cam roilge ionnat, nó ort=ná cosa ḃeiṫ lúbta amaċ aige sna glúna agat ó t'óige. Deineaḋ réaba roilge ar mo ṡeómra, ar éinní=tugaḋ réaba roilge ḋó: deineaḋ gaċ ní a ċaiteaṁ soir siar ann agus a lot: réaba uaṫḃásaċ.

**ROILLEÁN**—nó roiṫleán. Ḃéaḋ do ċeann 'na roiṫleán dá mbeifá cúpla oiċe gan ċola=trí n-a ċéile: ag imeaċt tímpal. Ḃíos ag léiġeaṁ an ṗáipéir gur dein sé roilleán díom. Tá roilleán déanta dem ċeann, díom féinig, agat=mearaṫal is tré ċéile aigne orm.

**ROIṀ**—An té a ḃíon go maiṫ ċun cuiṁne a ċoimeád ar ċúrsaí 'na ḋiaiḋ aniar is minic ná bíon sé ró-ṁaiṫ roimis amaċ=tímpal na h-aimsire atá ag teaċt. Ní ag teaċt roṁat air sin é=cainnt a deirean duine nuair a ḃrisean sé isteaċ ar ċainnt ḋuine eile á ċur i n-úil ḋó náċ ag teaċt trearsna air atá sé. Ḃíos ag braiṫ roṁam=ag féaċaint amaċ roṁam héinig (féaċaint cad a ṫarloċ).

**RÓIṀ**—Nuair a ḃeir sa Róiṁ bí Rómánaċ leóṫa=nósa is slite na h-áite a ṫarraċ ċúġat héinig.

**ROINNIM**—Roinnimíd an bainne le ċéile.

**ROIṪLÉ**—Is mór an truaġ an ċruiṫneaċt ġlan do ṁeasca ar an roiṫlé=droċ-ṡaġas coirce, droċ-ṡaġas éinní. Ní ceart fuil uasal agus roiṫlé do ċur le ċéile=fuil íseal, fuil bodaiġ,

ROITLEAĊ—Tá an t-arán ag imeaċt 'na roitleaċ='na ḃásta: gan tairḃe. Feic ruileaċ.

ROITLEÁN—Feic roilleán. Roitleán=coċal: rud cruinn a cuirtear i n-áirde ar an gceann ċun canna nó aon tragas ualaiġ do ċoimeád ó ḃeit ag brú ar an gceann. Ḋeinis roitleán dem leabarta=iad a ċur trí n-a ċéile.

ROPAIM—Ḃíomair ag ropa scioltán sa ċré=á mbuala isteaċ go fuinniúil. Ropas tuiġe isteaċ timpal na n-uḃ ċun iad do ċoimeád ó ḃrise. Rop an scoláire ceirt ċúġam=ċuir ċúġam go tapaid. Rop isteaċ sa naoṁóig=léim, preab. Rop Seán isteaċ an dorus: isteaċ 'on mbád, 'on leabaid=ḃuail isteaċ go tapaid is le fuinneaṁ. Ḃíon níos mó nirt ag dul le ropa ná le péac. Pollfaiḋ (nó polltfaiḋ) an ropa an bó. Tá an naoṁóg ag ropa tríd an uisce i gcoinniḃ na gaoite=ag gearra roimpi: ag léimriġ léiti. Ag imeaċt slím sleaṁain=nuair a ḃíon an t-uisce ciúin.

RÓS—Ḃean go raiḃ an rós inti=dat an róis: pluic dearga.

ROT—Ḃíomair boċt aċ tá an rot casta againn=aṫarú tagta ar an scéal. Raġainn féin rot a d'iarraiḋ airgead a taḃairt le ċéile=i n-ana-ċás—toisc ana-ḋúil a ḃeit agam ann. Ḃí bórd-rota-an-áird ar páirc an aonaiġ agus pinginí ag imeaċt go tiuḃ.

ROTA—Ball troscáin. Rotaí tiġe=troscán tiġe.

ROTLAM—Tá Liam ag imeaċt 'na rotlam ó ṁaidin=soir siar: isteaċ is amaċ: corruiġe is gluaiseaċt gan stad.

ROUTEÁIL—Tá an liaṫróid, an rot, ag routeáil=ag rouláil, ag casa síos le fánaid: nó ag imeaċt is ag casa leis.

RUA—Galar éigint croicin cosúil leis an ngríos aċ gur measa go mór í. Ní tagan aon screaṁ ar an gcroicean

leis an rua, aċ poċóidí, agus saġas uisce ag teaċt amaċ asta, agus bainean ana-ṫoċas leis. Bíon 'na rais ar dtúis.

RUAḊÁNAĊ—Pairte ruaḋánaċ=gné rua air.

RUAGAIRT—Bíon na sagairt ag ruagairt is ag fógairt ar na daoine gan ḃeiṫ ag eascainí ná ag rá droċ-ċainnteana.

RUAIG—Ní féidir sí an tsaol conus a ḃéaḋ an ruaig curṫa aici ar aṫair a céile=an díbirt.

RUAILL—Taḃarfaḋ ruaill siar ċun na tráġa=trus aċ é ḃeiṫ mear tapaiḋ: agus ḃéaḋ sé tugṫa gan ṁoill. Ní ḋeinfeaḋ aċ ruaill ḃeag a ṫaḃairt is bead ṫar n-ais ċun an dinnéir.

RUAIM—Tá an tobán 'na ruaim=uisce salaċ ann ag an mbáistiġ, aige sna géana, ag éinní. Tá uisce an tobair ruamṫa aige sna géana is an salaċar=sailiṫe. Ní maiṫ é an t-uisce ruamṫa san ċun tae. Ruaim seaḋ daṫ a faġtar le préaṁaċa na sceiċe is meacan na gcupóg a ḃeiriú. Cuirean sí daṫ doirċa buiḋe ar an éadaċ ar dtúis, agus coimeádan an t-éadaċ an daṫ ceart níos fearr 'na ḋiaiḋ sin. Uisce ruama=an saġas stuife 'na gcuirtear na h-éadaiġe ar boga roim daṫú.

RUAIMNEAĊ—Tá an ruaimneaċ atá ar eirball na bó, an ċapaill, ró-ḟada: caiṫfar smut di a ḃearra. Téadán ruaimniġe=a deintear den tsaġas so mianaiġ. Ruaim-neaċ=an snáiṫín a ḃíon ar ḟlat iascaiġ, leis.

RUAINNE—Conus tá gaċ aon ruainne díot?=blúire, orlaċ. Níl aon ruainne feaḃair tagṫa ort=an ċuid is lúġa. Ruainne arán, tobac. Níl aon éileaṁ agam ar tae—faic ná ruainne=níl aon ṗioc den éileaṁ.

RUAISC—Ruaisc cloiċe=cnapán maiṫ teann mór cloiċe. Ruaisc mná=bean ar nós na cloiċe seo ṫuas. Ruaisc uiḃ, ruaisc éinní. Ḃí gaċ aon ruaisc ḃreama aige=ceann mór groiḋe.

**RUAISEAĊ**—An té a bíon ruaiseaċ bíon sé soir siar sa triúl i gcóṁnuí pé aca a ḃéaḋ cúram air nó ḋo (ḋe).

**RUATAIRE**—Sin ḋuine a bíon ag imeaċt ruaiseaċ: ná bíon fóḋ air ná fuaimint: ná ciall aige, aċ é neaṁ-staidéarṫa agus ag ruatairreaċt i gcóṁnuí.

**RUATAR**—Coinniḃ an naoṁóg sa ruatar=i gcoinniḃ na tuinne móire. Nó coimeáḋ suas sa ruatar í, nó i gcoinniḃ an ruatair.

**RÚCAĊ**—Rúcaċ bó=bó gan ṁaiṫ, gan bainne, gan feóil, gan slaċt. Rúcaċ mná=bean gan ċóiríoċt, gan fairsinge, gan flaiṫiúlaċt: gan feóil gan fuil í féin: spriúnlaiṫe. Bean flaiṫiúil an taoḃ eile ḋi.

**RUĊAL**—Ceangal a cuirtear fé ainṁí ó ċeann ceann ḋen ḋá ċois tosaiġ. Bíon an búrac fé bó le linn í ċrú—ó ċeann ceann ḋen ḋá ċois ḋeire.

**RUĊÓID**—Tá ruċóid ṁaiṫ ar an ngnó san a ḋéanaṁ=bráca, triobloid, ḋua, annró. Tá ruċóid sa buaċaill sin=ḋíoḃáil; tá sé malluiṫe nó crosta. Urċóid.

**RUĊÓIDEAĊ**—Tá an obair ruċóideaċ go maiṫ ḋúinn. Neaṁ-ruċóideaċ=gan beiṫ ag cur aon ċur-isteaċ ar éinne: neaṁ-annróḋaċ: macánta: neaṁ-ḋíoḃálaċ.

**RUD**—Scéal ruḋaí beaga=scéal ḋo sna ruḋaí beaga: ḋon aos óg. I gceann bliana ḃí ruḋ beag aca=bunóc.

**RUIDE**—Tá ruide ar na bóiṫre inḋiuḃ a raġaḋ suas go glúiniḃ ort=salaċar a tugan an t-uisce síos leis féinig is a bíon stadta stopaiṫe i mbéal gáiṫéir.

**RUÍDLEÁN**—Tá ana-ruíḋleán teine agaiḃ=teine ṁór ġroiḋe.

**RUIG**—Is éaċtaċ an ruig láṁa atá aige=ruig ṁaiṫ láṁa: láṁ ṁaiṫ láiḋir reaṁar—ón ngualain anuas. Tá rataċa maiṫe láṁ aige. Reataċa sa ḃfoclóir.

**Ruileaċ**—Tá mo ḃróga 'na ruileaċ ag an mbáirtiġ=loitiṫe, gan ṁaiṫ. Oscluiḋ an geata is leigeaḋ na h-asail isteaċ ċun ruiliġe a ḋéanaṁ dom (dem) ċuid coirce: is tá sé 'na ruileaċ tréis na h-oiċe. Ḋein an t-asal ruileaċ den gcoirce aréir=é brisde brúiġte, itte, posálta aige—agus annsan ṫiar air loitiṫe (laitiṫe). Ḋein sé ruileaċ dem ḃróga toisc na cosa ḃeiṫ ró-ṫúṫaċ aige ḋóiḃ. Nó, ar mo ḃróga. Ar, nó de, éinní.

**Ruilleán**—Feic roilleán. Caiṫ uait (ḃuait a deirtear) é mar scéal: tán tu id ruilleán aige, agus tá ruilleán déanta agat dinn=mearaṫal is tinneas cinn orainn. Tugtar ruilleán, leis, ar an té ná tagan aon stad air sa ċainnt aċ é glóraċ síor-ċainnteaċ leaṫ-éaganta—agus é ar a ċéill san am gcéadna.

**Rúircín**—Nuair a tugtar ana-ċasa do ċórda crapan sé sa deire agus tagan rúircín air=ana-ċor.

**Ruiṫe-seama**—nó riṫe-seama. Roṫa-seama sa bfoclóir. I lár na ruiṫe-seama ċaiṫ sé stad=flúirse mór tiuḃ cainnte gan aon laga agus gan aon ana-ḃonn leis coitianta. Cad é an ruiṫe-seama is a ḃí fé, fé n-a ṫeangain, fé n-a leiḋb=riṫ (nó ruiṫ) cainnte gan éifeaċt. Cuir uait an ruiṫe-seama—le duine go mbéaḋ aiġneas tiuḃ gan ḃonn sa triúl aige.

**Rúitín**—Baineaḋ preab as an gcapal is ṫug sé léim rúitín=léim ḃeag a leónfaḋ an rúitín nó áit éigint i n-aice ḋó: ṫaḃarfaḋ an ċos preab agus ḃainfeaḋ máċail di ṫíos ansan. Ṫug mo ċos léim rúitín is táim bacaċ. Preaban an ḟéiṫ leis an strus mór is téiġean rud éigint as meaḋ. D'ḟéadfaḋ an láṁ, leis, an léim sin a ṫaḃairt.

**Ruiṫiolán**—Feic roiṫleán. Ṫáinig ruiṫiolán ar mo ḟúile nuair a ċonac an sagart sa doras rómam=úntas is corruiġe a ṫagan leis: baintear leaṫa as na súile, agus féaċaid níos anamúla.

**Rún**—Dubairt leis cá raiḃ an gunna aċ níor ḋein sé

(níor ċoimeád sé) rún air=d'inis sé cá raiḃ an gunna. Ḋein sé rún orm=ċoimeád sé mo rún.

RÚTA—Tá rútaí maiṫe agat=rútaí maiṫe cos: cosa maiṫe téagarṫa. Rúta crainn: rúta cabáiste=préaṁ; nó iad a ḃeiṫ téagarṫa. Tá bun-rúta an ċúrsa agat=bun-ṗréaṁ. Tá bun a rúta agat.

RUṪALAM—Feic rotlam. Ruṫalam bó í seo=ná stadan i n-aon áit: bíon ag imeaċt ó áit go h-áit, is ní luiġean leis an dtalaṁ. Tá Ḃríd ag imeaċt 'na ruṫalam fuar díoṁaoín ó tig go tig=duine gan puinn gnóṫa ná staidéir: bíon ruaiseaċ.

## S

SÁ—Na sáite=na maidí téagarṫa a ḋeinean fráma na cléiḃe, na bisdeóige, an ċiseáin.

SÁḂÁIL—Is caillte an aimsir í ċun sábála=ċun féir a sábáilt. Ḃeireaḋ (rugaḋ) orm sa ngníoṁ is níl aon tsábáilt agam orm héinig=cosaint: táim tógṫa ceart. Ḃfuil aon tsábáilt agat ort féinig?—sin é a ḋéarfaḋ breiteaṁ le fear a ḃéaḋ ós cóir na cúirte.

SAC—Táim im ṡac ó ḃeiṫ ag iṫe feóla=sacaiṫe, teann. Tá sé 'na ṡac sa leabaiḋ=codla trom á ḋéanaṁ aige. Táim sacaiṫe sásta is ní h-áil liom a tuille=líonta lán. Ní banḃ i sac é seo ḋuit=tá sé le feiscint go puiblí cad é an sagar é. An banḃ a ḃíon istig i sac, i mála, ní féidir a ḋ'feiscint cad é an sagar earra é.

SÁCRÁIL—Aimsir na Sácrála=an tráṫ i lár an Aifrinn nuair a ḋeirean an sagart focla na coisreagan.

SÁḊAIM—nó ságaim. Sáiḋ an mada leis an muic, leis an mbó=cuir. Sáḋan Tomás a ċeann isteaċ ins gaċ aon scéal=cuirean: ní mór leis baint a ḃeiṫ aige leis. Ṫugas droċ-sá dom féinig=ḋeineas díoḃáil dom héinig i

slí éigint—le dul amaċ fé ṫulca báistí: leis an iomarca oibre a ḋéanaṁ: nó ar aon tsaġas slí a ḋeinfeaḋ duine a ropa is a sá. Sáġas isteaċ san obair=luiġeas, ṗreabas. Ṡáiḋ sé isteaċ ag cainnt linn gan ċuire gan iarraiḋ. Ṡáġadar isteaċ go dtí n-ár ngraḃas sa gcainnt=go dtí n-ár bpus is ár n-aġaiḋ: ċó gairiḋ is do b'ḟéidir. Níor ṡáġas muc riaṁ. Ḃíos ag sá ṗrátaí le ráinn=á ropa isteaċ sa gcré. Ḃí seiċe an ċapaill ċó ríġin reaṁar san ná féadfainn é sá ná é ṗolla=sciain a ċur isteaċ tríḋ.

SÁFAĊ—Feac na sluaiste, na ráinne, is mar sin de.

SAGARTÓIREAĊT—Cuireaḋ ó (nó ar) ṡagartóireaċt me=gnó sagairt a ḋéanaṁ.

SAĠAS—Tá obair ṁait ar an saġas san=an saġas san gnóta. Muna miste ḋom a ḟiarṫú (ḟiafruiġe) ḋíot cad é an saġas atá agaiḃ?=cioca mac nó inġín—le daoine go mbéaḋ bunóc taġta ar an saol ḋóiḃ. Leanḃ breá mic gan ṁaisle gan ṁáċail air, baoċas le Dia.

SAIḂREAS—Nó saiḃireaċt. Táim i dul i saiḃireaċt; nó tá saiḃireaċt ag teaċt orm=saiḃreas.

SAIḊNEÓIREAĊT—Ḃíos ag saiḋneóireaċt=ag iascaċ le saiḋní.

SAIĠDIÚIR—Ní h-aon tsaiġdiúir tu=ní h-aon ṁait: níl aon ṁisneaċ agat.

SAIĠEAD—Tá saiġead reata im ċliatán ó beit ag rit=greim, bior, pian ġéar.

SAIL—Sail amadáin, fir, muice=ceann mór groiḋe gan anam. Sail ċnis=an can duḃ a ḃíon ceangailte i bplaicide na leanḃ, uaireanta.

SAILIĠIM—Saileóiḋ an lá ar ball=tiocfaiḋ salaċ. Tá sé ag sailiú is ag fliuċa ċeana. Ní ceart duit me sailiú, nó m'ainm a sailiú=mo ċlú is mo ċáil a ḃrise síos. Ní cóir duine a sailiú an uair ná ḃíon sé ciontaċ=a ḋeag-

ainm a lot. Sailíoḋ sa scéal me=tairigíoḋ isteaċ me is deineaḋ me sailiú.

SAILL—Tá saill sa (in sa) gcirc, sa ngé=blonag, méit-reas.

SÁIṀRÍOĊT—Tá sáiṁríoċt ag teaċt orm=sórt colata is sáiṁ. Ḃí sáiṁríoċt á ṫaiḋreaṁ dom=ag teaċt orm: fonn colata ag teaċt orm: me ḃeiṫ ag cuiṁneaṁ ar an sáiṁríoċt.

SAINNT—Tá ana-ṡainnt agam ċun na Gaoluinne, ċun ní ar biṫ=ana-ḋúil.

SÁITEÁN—Cuireas sáiteán=meatán láidir a ḃíon ag imeaċt timpal mar a ḃéaḋ fráma sa ḃirdeóig, agus ḃíon na meatáin ag imeaċt trearsna. Ċuireas sáiteán sa ḃfinneóig=blúire de ruḋ éigint a cuirfí isteaċ ċun í ċoimeád ó ḃeiṫ ag cnagarnaiġ: ding.

SÁL—Ṫugas mo ḋá ṡáil don mbótar=mo ḋá ċois go tiuḃ te. Fear ḃreá slaċtmar ó ṡáil rinn seaḋ é=gaċ spalla de. Ó ṡáil rinn: ó ṫóin ceann: ó ċeann ceann: ó ṁullaċ talaṁ.

SALAĊ—Ḃí smuínte salaċa á ndéanaṁ dom. Ṫug an máistir ite salċ dom=leasú gránna den dteangain.

SALAĊAR—Tá salaċar (slaċar) gaoil agam leat=gaol i ḃfad amaċ. Ḃfuil an salaċar caite uaiti fós ag an mbó? =ar ġlan sí fós? Ḃfuil sí glan? Ḃfuil sí glanta? Ḃeiḋ an salaċar aici ar ball—ag an mbó. Níl ann aċ salaċar ceata=ciṫ beag: nó ciṫ salaċ.

SALAN—Ní fiú gráinne salain leis na prátaí tu=níl mórán maiṫeasa ionnat: is maiṫ an sompla é i gcoinniḃ an té ná fuil aon ṁaiṫ ann. Cuireaḋ an ṁuc ar salan=á leasú. Cuireaḋ salan ar an im. Ċuireas salan ag beiriú leis an gcabáiste. Ḃíos ċó lán d'olc ċuige go n-íosfainn le gráinne salain é—agus ní mór an t-annlan é sin. Ní fiú gráinne salain is prátaí é.

SALL—Tá Séamas imiṫe sall=go dtí an dtaoḃ eile: marḃ. Ḃí an t-aṫair ins na fiaċa go doiṁin, agus nuair a ḃí an t-éileaṁ ag teaċt dian air ċaiṫ sé a ċuid saiḃris sall (nó suas) ar a ṁac=ṫug an saiḃreas dó i slí ná raiḃ aon ḃaint aige féinig leis feasta, agus ná féadfaḋ fear an éiliṁ na fiaċa a ḋ'fáil. Nuair a ḃead ag imeaċt ar mo laeṫeanta saoirse caiṫfead mo ċuid oibre sall (nó suas) ar an té a ḃeiḋ ag teaċt im ineaḋ. Ní ceart duit an loċt a ċaiṫeaṁ sall orm-sa, mar is tu héinig a ḋein an gníoṁ. Tosnuíoḋ ar ḃeiṫ ag maga fúm aċ ṫugas fén maga a ċaiṫeaṁ sall ar ḋuine éigint eile.

SALMAIREAĊT—Tán tu ag salmaireaċt ó ṫánais isteaċ=ag caint gan stad agus mórán di gan aon fuaimint léi. Ḃíodar go léir ag salmaireaċt, ag salmaireaċt cainnte, istig i dtig na ngealt=a ċaint féinig go tiuḃ aiges gaċ éinne, gan aon lag do ḋul ar an scéal.

SÁṀ—Ḃím ag siúl go sáṁ dom héinig=go breá bog. Tá an cat go sáṁ cois na teine=gan éinní ag déanaṁ buarṫa dó: tá sáṁ air. Tá sáṁ ar an leanḃ=é 'na ċola go ciúin bog. Tán tu ana-ṡáṁ sa ċainnt=gan ḃeiṫ garḃ crosta cruaiḋ. Is sáṁa atá an anaċain ag teaċt ort-sa ná orm-sa=is buige. Tagan labairt, fogluim, na Gaoluinne sáṁ go leór orm anois mar tá mo teanga go pras inti. Ṫógas bás m'aṫar go sáṁ foiġneaċ.

SAṀAILT—Ḃí a leiṫéiḋ sin de hata agam nó macasaṁailt=hata ana-ċosúil leis. Ḃí macasaṁailt de leaḃar agam=leaḃar díreaċ cosúil leis.

SÁṀAIREAĊT—Ḃíos ag sáṁaireaċt=ag míogarnaiġ. Nó sáiṁiríoċt. Cuirean ceó is bairteaċ sáiṁiríoċt orm i gcóṁnuí=ḃím leaṫ-ċodlataċ aca.

SAMALASC—Tá na prátaí 'na samalasc=fuar-ḃeiriṫe: 'na n-anglais (nó eanglais): nó dá mbeidís loitiṫe leis an iomarca beiriú, agus an t-uisce tríoṫa. Ḃíon tae aṁlaiḋ nuair a fuaran sé tréis ḃeiṫ te, nó bainne.

Sáṁán—Tá an teine ag cur sáṁáin is colata orm=sáiṁiríoċt.

SÁṀÁNTA—Is sáṁánta an duine ṫu=suaimneasaċ, socair, réiḋ, sáṁ, macánta, gan ḃeiṫ ró-ṫapaiḋ: bog.

SAṀLUIĠIM—Níl ann aċ saṁlú go ḃfuil na púcaí ann, ná go ḃfuil 5,000,000 de ruḋaí beó i mbraon uisce=tora oibriú na h-aigne: níl ann aċ taiḋḃreaṁ. Tán tu deárt-aṫaċ go maiṫ le t'aṫair (atá sa ċré), gura beó a saṁlófar ṫu=cainnt a deirtear nuair a saṁluiġtear duine le duine eile atá caillte—sé sin, nuair a deirtear go ḃfuil sé cosúil leis. Ní féidir liom an scríoḃ san a ṡaṁlú le h-éinní aċ scríoba seana-ċirce=a ċur i gcomparáid le. Nó, éinní do ṡaṁlú leis aċ—.

SAMPLA—Níl aon tsampla agam ar an ḃfocal san do ċur ag obair sa tslí sin=níl aon tsampla agam tímpal an focal a d'oibriú ar an gcuma san. Féiċ sompla.

SAṀRA—Ḃáirteaċ ṡaṁraiḋ=báirteaċ bog. Ḃa saṁraiḋ=peataí ba (nó bó), nó na cuileóga a ḃíon ag imeaċt sa tsaṁra is a ḃéarfaḋ greim isteaċ id ċroiceann ag ól do ċuid fola.

SÁṀTAĊ—Sáfaċ. Sáfaċ=feac na ráinne, na sluaiste, agus úirlisí mar sin. Láṁ an ḃuicéid, an ċireáin, an tsoscadáin. Cos na scine, an ċasúir, na scuaibe, na tuaġa. Cluas na sciatóige, na bisdeóige, an ċupáin, an ṁuga.

SAN—Maireann an ḃean flaiṫiúil ċó maiṫ leis an rúcaċ: maireann san. Táim tuirseaċ go maiṫ: táim san. Sé an dial é: sé san. Cuireann na focla san breis fuinniṁ leis an gcainnt.

SÁNAS—Ḃí an ḃreóiteaċt go niṁneaċ ar maidin aċ tá sánas uirṫi anois=boga, maolú, éadtromú. Tá sánas ar an mbáirtiġ=gan í ḃeiṫ ċó trom is a ḃí. Ḃí amuiġ anois: tá sánas air, nó ann=maolú nó stop ar feaḋ tamaill. Ḃímíd ag obair ó 9.30 go dtí 11.30: ansan ḃíon leaṫ-uair an ċluig sánais againn (nó ann), agus tosnuímíd arís ar a dóḋéag. Sánas ón mbáirtiġ, ón obair, ón bpian. Tá sánas ag teaċt ar an gcit=lagú. Tá sánas ar an mbreóiteaċán ón mbreóiteaċt=faoiseaṁ,

SÁN-RUIṪ—Ḃíos breóite ar feaḋ na seaċtaine aċ táim im sán-ruiṫ arís inḋiu=im ṡeana-ṡláinte: ċó maiṫ is a ḃím coitianta: ċó maiṫ is a ḃíos riaṁ: im ṡeana-ċló. Nó sán-riṫ.

SAOĠALTÁNTAĊT—Nó saoltántaċt=saoltaċt. Ní h-aon tairḃe ḃeiṫ ag riṫ i nḋiaiḋ na saoltántaċta=i nḋiaiḋ saiḃreas an tsaoil: i nḋiaiḋ an tsaoil.

SAOIRE—Ní lá saoire Lá tSin Seáin mór, aċ seaḋ Lá tSin Seáin beag.

SAOISTE—Tá an obair seo go cruaiḋ, aċ tá an saoiste a ḃíon ós (as a ḋeirtear) ár gcionn go ḋeas=maor na h-oibre: fear cinn na h-oibre.

SAOL—Níl sa tsaol agam aċ pingin. Fan go mbéarfaiḋ saol éigint eile ort, agus ansan tuigfiḋ tu náċ olc an áit an ball so. Ar raġair ar an aonaċ? N'ḟeadar fós: ḋréir mar a ḃeiḋ an saol is an aimsir. N'ḟeadar conus tá sí ag dul ar an saol=conus tá an saol ag eiríġe léi. Níl aon ġnó ar an saol le ḋéanaṁ agam inḋiu=i n-aoċor. Ní raġaḋ an saol amaċ ort=ní raġaḋ éinne ná éinní amaċ ort: ní ḋ'ḟéadfaḋ tu tuiscint, t'aigne a tuiscint: a tuiscint caḋ é an saġas meóin atá agat ná caḋ é an fuadar a ḃíon fút go mbíon an gníoṁ ḋéanta agat. Ḃí gaċ scéal ag dul im ċoinniḃ, agus ansan ċaitear an saol i n-áirde liom féinig=ḋ'eiríġeas as aon truím a ċur sa tsaol—aċ ċuas ag ól is ag reic, b'éiḋir. Ní ḃfuair m'aṫair aon tsaol i n-aoċor=faiḋ saoil: nó saol sáṁ cóir. Fágaim ag an saol go ḃfuil an ceart agat. Nílim aċ ag cur an tsaoil ḋíom an aimsir seo=ag caiteaṁ, ag cur síos, ag meilt, na h-aimsire. Níl eiríġe an tsaoil liom i n-aoċor=níl an saol ag teaċt liom: nílim ag dul ċun cinn sa tsaol. Nuair a ġeiḃean na cailíní sin órlaċ ḋá gcainncín imíġiḋ le h-aer an tsaoil=fiain ar faḋ: i n-ainm an ḋiail—ní ḃíon aon staiḋéar ar aer an tsaoil (ar an aer). Ní linn an saol so aċ tamal beag. Taḃarfaiḋ na laeṫeanta saoire ḃreis saoil ḋom. Ní raġaḋ an saol amaċ ort mar ṁúinteóir, ċun múinteóireaċta=ní ṡáróċ: níl aon teóra leat: tán tu ṫar na ḃeartaiḃ. Ní

ragaḋ an saol amaċ ar an nGaoluinn atá agat=níl aon sceannra sa tsaol aċ an —. An té ná ragaḋ an saol amaċ air ní féidir dul amaċ air: ní féidir greim ceart tuisciona a ḋ'ḟáilt air, agus ní ṫabarfaḋ sé féinig aon ṗioc dá ṁeón uaiḋ (duit).

SAOLUIĠIM—Tá mac óg saoluiṫe ḋóiḃ ó aréir=tagṫa ar an saol.

SAONTA—Duine saonta=moṫaolaċ, simplí, maol: gan ḃeiṫ géar ná glic, aċ macánta leanbuiḋe. Sé an cabaire an taoḃ eile. An fear boċt saonta ní ḃéaḋ fios aige caṫain a ḃeiḟá á ṫógaint, ag maga sé, á ċur suas.

SAOR—Tugaḋ cead saor dom mo roga rud a ḋéanaṁ, a ċur ar bun=cead gan ċeangal. Níl puinn den arán saor agam—mar bím ag tuilleaṁ mo ḃeaṫa is ag obair go cruaiḋ i gcóṁnuí.

SAORÁIDEAĊ—Obair ḟaoráideaċ=gan aon duais inti. Tagan sé saoráideaċ orm an Ġaoluinn a laḃairt=bog: gan puinn duaḃa! ní ġoillean sé puinn orm.

SAOSÚR—Nuair a ḃíon an bradán i saosúr is blasta an t-iasc é, aċ nuair a ḃíon sé as saosúr bíon sé leaṁ tur=an tráṫ ceart.

SAOṪAR—Bím ag obair is ag saoṫar ar an leaḃar so =ag obair go cruaiḋ.

SÁRUIĠIM—Sáruiġ an ḃó=téir roimpi amaċ. Nuair a ḃíon duine sáruiṫe caiṫean sé éisteaċt=buailte sé ċois: nuair a ḃíon an lá imiṫe air. Ní ṫiocfaiḋ liom an méid seo oibre do ṡárú ḟén oiċe=do ċur sé ċois, do ċríoċnú.

SÁSAṀ—Ḃí ana-ṡásaṁ orm nuair a ḃí mo ḃolg lán=gan me ag brairtint aon ní i n-earnaṁ orm. Ní ḃfuiġinn aon tsásaṁ i ḃeiṫ ag ól bainne=ní ṡásóċ sé me.

SÁSTA—Ḃí criú ṁaiṫ sásta ar an mbád=dearlaṁaċ,

oiriúnaċ. Tá bróga breáṫa sásta agam: táid go sásta orm (nó agam)=iad a ḃeiṫ go dear bog oiriúnaċ éascaiġ ar mo ċosa. Caipín sásta=oiriúnaċ.

SÁSUIĠIM—Sásuiġ tu héinig den leitin=tóg, iṫ suas, do ḋóṫin di. Níl faic le déanaṁ agam indiu aċ ḃeiṫ am sású féinig=am sásaṁ féinig; ag déanaṁ pé ní is toil liom, pé ní 'na ḃfuiġinn sásaṁ nó spórt.

SÁṪAĊ—Ní ṁoṫuion an sáṫaċ an tráṫaċ ocraċ=an té a ḃíon líonta lán ní ḃraiṫean sé an té a ḃíon tráiġte is é ocras: ní ċuirean sé aon truaṫ ann: ní aiṫníon.

SÁṪAIM—Féic ságaim. Ḃíos a d'iarraiḋ í ṁealla ċuin teaċt, aċ níor féadas boga ná sá a ḃaint aisti=fille ná feaca: an corruiġe is lúġa. Ṫugas droċ-ṡá dom héinig=ḋeineas rud éigint nár ċuaiḋ go maiṫ dom—buaċaill, ciġ., a ċuaiḋ go Muiġ Nuaḋat gan cuiṁneaṁ ar cad a ḃí á ḋéanaṁ aige is a ṫug suas an aróm a ḃí aige (nó sé): duine a ḃéaḋ ag obair moċ déanaċ. Ṡáġamair isteaċ (ón ḃfairrge) ċun na talún nuair a ṫáinig cuma na ḃáirtí=ḃuaileamair isteaċ go tapaiḋ. Ṡáġas isteaċ ón mbáirtiġ go tiġ na scoile=ṗreabas, ṫugas sciúird. Tá an fairrge ana-ḃolgta indiu agus ní gá duit aon droċ-ṡá a ṫaḃairt duit féinig go dtí amáireaċ le dul amaċ. Nó fear a ráġaḋ isteaċ i dtiġ 'na mbéaḋ luċt óil.

SÁṪAIRE—Druid siar as san, a ṡáṫaire granna=duine a ṡáġan é féinig isteaċ i ngaċ ní: duine a ṗreabfaḋ isteaċ ċun an ḃúird ar eagla ná fuiġeaḋ sé go leór. Ḃíon sé gan ḃéasa, mí-ḃéasaċ—aċ sé an suṫa a ḋeinean an t-iṫe mór.

SCAḂAT—Fan aníos ón scaḃat=an tonn nuair a ḃrisean sí ar an dtráiġ, an t-eólaí a ṫagan aníos is síos tréis ḃeiṫ briste: nó, nuair a ḃíon sí ag dul siar ós na carraigreaċa. Ḃíon scaḃat á ḋéanaṁ ag gearraċaillí ar an úrlár nuair a ḃíon na láṁa ceangailte aca is iad ag gaḃáilt tímpal i mbogṡiní. Ḃíoḋ scaḃat againn.

SCAFAIRE—Scafaire fir nó mná=duine breá árd scafánta scópúil scaoilte láidir. Ní mór do ḋuine ḃeiṫ dréir a ċnáṁ ċuige—seasaṁ is siúl aige is deiġ-seasaṁ.

SCAFÁNTA—Beiṫ láidir anamúil scaoilte, agus an scafántaċt ann. Féiċ scafaire.

SCAGAIM—Tá an t-éadaċ ana-scagta (scacaite)=ana-tanuí: d'ḟéadfá an solus a d'ḟeiscint amaċ tríd. Bíon ráil scagta. Páipéar scagta=ċun scaga a ḋéanaṁ.

SCAILÉATAN—Is éaċtaċ an fear scailéatain tu=ċun bréaga móra reaṁra a rá: ċun breis ṁaiṫ a ċur le gaċ aon scéal. Bí scailéatan orm á rá go bfuaireas airgead mór ar an mbó=mustar. Bí scailéatan air á rá go raiḃ airgead breá mór ar gaċ ní ar an aonaċ: gur maruíoḋ duḃċrónaċ=mustar is móireaċt. Scailéatan=cainnt go mbéaḋ sult ort á h-insint: agus an té go mbíon san air cuirean sé breis le gaċ cainnt, coitianta. Ní ḃíon aon scailéatan ag baint leis an ḃfear gan sult: ní ḃíon a ḟuaim 'na ġlór.

SCAILIÚN—Tá na prátaí 'na scailiúin táid ċó fliuċ san=ana-fliuċ ionnta féinig. Táid 'na scailiúin agat ag an mbeiriú=an t-uisce beiṫ gaḃta tríota isteaċ. Scailiúin ṗrátaí.

SCAILP—Tá scailp ceóig ar an gcnoc=brat trom. Nuair a ḃís ag imeaċt táinig scailp trom duḃ ar mo ċroiḋe=uaigneas mór: ualaċ trom den uaigneas is den nduairceas.

SCAIṀ—Cuirean an madra scaiṁ air héinig nuair atruíon sé an béal tar ceart leis an gcroicean timpal an ḃéil a scúḃa siar is na fiacla a noċta. Bí Séamas ag cur scaiṁeana air héinig ċúġam=cumaí gránna. Tá scaiṁ ar an lá indiuḃ, ar an ḃfairrge=cuma gránna: dearṫaṁ an uilc is na mísástaċta. Cúis na scaiṁe.

SCÁINTE—Tá na fiacla scáinte agam=scagta, deiġilte; scáine (scáinne) eatorra

SCÁINTEAĊT—Cad é an scáinteaċt atá ort ná tiocfá isteaċ?=náire, tu beiṫ scáinteaċ; támáilteaċt. Tá scáinteaċt orm roimis an sagart mar níl mo ṗaidreaċa agam.

SCAIPEAṪÓIR Duine a scaipean a ċuid go ráḃaċ! a scaipean ċó tiuḃ, nó níos tiúḃa, ná mar a tuilean (a deinean) sé.

SCAIPIM—Ċuas isteaċ i dtiġ an óil ċun mo ḃuairt, mo ḃuaiḋreaṁ, a scaipe=a ċur soir siar. Tá mo ṁeaḃair scaipiṫe ċó mór san orm náċ féidir liom greim a ċoimeád ar faic.

SCAIRḂ—Scairḃ tráiġte=sceilg, cloċa a ḃíon fén uisce coitianta aċ go múscluíon an rabarta iad.

SCAIRT—Scairt na n-éan=poll isteaċ i mbéal faille go mbíon éanlaiṫe ann ar gor. An scairt ċléiḃ=an falla atá idir an gcliaḃ is na putóga. Aon tragar scairte.

SCALA—Íosfainn na prátaí amaċ ar an scala=amaċ ar an uisce fliuċaiġ. Íosfá iad ar na scala=nuair a ḃeidís ċó te is a d'féadfaidís a ḃeiṫ le ḃeiṫ istiġ sa scala. Tá an t-uisce, nó an bainne, ar an scalla, ar na scalaiḃ=ag fliuċaiġ; nó sa teas is giorra ḋó. Tá an tae ar an scala is ní féidir liom é ḋ'ól=ró-ṫe, ag beiriú. Scala, leis=brat gaoiṫe a ġluaisean le ċéile ceart go leór i n-aon líne aṁáin. Preaban aṁaċ de ḋruim na talún ċun na fairrge, is féadtar é ḋ'feiscint ag gluaiseaċt amaċ le ċéile ar barra an uisce.

SCALAOIDEAĊ—Lá scalaoideaċ=scalaí móra ḃeiṫ ann: lá go mbíon gaoṫ ṁór ann.

SCAMALL—Tá scamall éigint orm indiu=rud éigint duḃ anuas ar mo ċroiḋe: gan me ḃeiṫ geal-ċroiḋeaċ. Is mór an scamall le feaḃas tu=scannra, úntas. Tá na prátaí go maiṫ agat. Táid: is mór an scamall iad.

SCANNÁN—Clúdaċ lag tanuiḋe a ḃíon ar na putóga is ar ṁórán niṫe eile ċun iad do ċoimeád i ḃfóirmiḃ, i dteannta a ċéile. Nuair a téiġean sé ar lár tagan máċail an treó.

SCANNRA—Is mór an scannra an méid Gaoluinne atá

agat=úntar. Tá scannra cainnte, scannra den gcainnt, agat=uaṫḃás. Tógas scannra=cuireaḋ scannra orm: scannruíoḋ me. Nać ort atá an scannra ċun an airgid, ċun an tsaoil!=ana-ḋúil beiṫ agat ionnta. Tá scannra ċun airgid ort=ana-fainnt. Ḃí scannra air ag ite an dinnéir=é á alpa suas i slí éaċtaċ: faor dian air ċun na h-oibre.

SCANNRUIĠIM—Scannruíoḋ me nuair a ċonac an tarḃ=ṫáinig scannra orm: ġaiḃ scannra me: tógas scannra. Tán tu scannruiṫe ċun na Gaoluinne, ċun airgid, ċun na h-oibre, ċun éinní=scannra beiṫ ort: árd-fainnt ionnat ċúċa so.

SCANNRÚIL—Táim ana-scannrúil=ana-ḟuirist scannra a ċur orm: ana-ġeitiúil, ana-sceinnideaċ. Is scannrúil an scéal é, an méid cainnte atá agat=ċuirfeaḋ scannra nó árd-úntar ar ḋuine. Táid scannrúil ċun na diġe=scannruiṫe, scannra orta.

SCAOḃ—Ċaiṫ sé scaoḃ ṫairis=lán sluaiste nó ráinne de ċré nó d'aon tsaġas stuiḟe.

SCAOILIM—Seo leat agus scaoil féin scéal=tabair sé, cuir ċuige. Fear breá scaoilte=gan beiṫ crapaiṫe 'na siúl ná 'na ḋéanaṁ.

SCAOILTEAĊT—Cuir an féar glas scaoilteaċt ar na ba.

SCAOṪAIRE—Fear gaoiṫe móire: fear a ḃíon á ṁola héinig is ag maoiḋeaṁ as héinig. Nó fear mór-ċainnteaċ: bíon ag síor-ċainnt agus go minic gan bun ná fírine ná cruinneas sa gcainnt.

SCAOṪAIREAĊT—Cuir uait an scaoṫaireaċt=maoiḋeaṁ gan bun! ruiṫe-seama cainnte de pé saġas is túirse ṫagan ar barra na teangan gan cuiṁneaṁ, gan meáġa.

SCARAḃÁLAIM—Tá sé ag báistiġ i láṫair na h-uaire aċ deinfiḋ sé scaraḃáil ar ball beag=tiocfaiḋ éadtromú,

breaca, air. Tá an lá scarabálta suas=breacaiṫe, triomuiṫe; an báirteaċ stada (stataiṫe); é stada ón mbáirtiġ. Níl an t-éadaċ (a ḃí fliuċ) trim fós, aċ tá scarabáil ṁaiṫ (dulta) air ó ṁaidin=triomú. Tá scarabáil ag dul ar an móin=screaṁ is triomú is cruadaċt nuair a ġeibean sí cúpla lá triomaiġ. Níl ar an gcíste aċ scarabáil fós=gan é ḃeiṫ bácálta beiriṫe, aċ screaṁ ag teaċt air is cruadas. Níl an t-arán aċ scarabálta. Níl aon scarabáil ag dul ar na h-éadaiġe=triomú. Tá an lá ag scarabáil=ag éadtromú; cuma ṫrim ag teaċt air. Bíon sé scarabálta nuair a bíon sé triomuiṫe ceart. Ins an scarta bíon an báirteaċ ann fós aċ d'aiṫneófá air go dtriomóċ sé.

SCARÁN—Sagas crúca beag go mbíon súil ann is lúb ag imeaċt leis, agus deinid i dteannta a ċéile gnó an ċnaipe. Scarán is lúb.

SCARTAIM—Féiċ scarabáil. Tá an lá ag scarta suas =ag geala tréis ceóig nó báirtí. Tá sé scartaiṫe suas= breacaiṫe suas, gealta suas. Ḃí sí ag scartuil, scartuiol, gáirí=gáire mór fada a ḋéanaṁ, is ḃeiṫ ag leanúint siar amaċ air ar feaḋ tamaill ṁóir. Tá láṫair an tiġe nua á scarta agam=á glana amaċ. Scart amaċ ón dtiġ= glan amaċ 'na tímpal. Táimíd ag scarta na h-oibre= ċun na h-oibre, ag glana na h-áite ċuige.

SCARTAIRE—Soiteaċ a gearrtar 'na lár: leaṫ-ṡoiteaċ (sataċ). Bíon an draḃlaċ ioir sin agus an beirte i dtoirt.

SCÁṪ—Ṡuiḋeas síos dom ḃéinig ar scáṫ na gréine= san áit ná béaḋ an ġrian ag taiṫneaṁ orm—an taoḃ eile den ndeireal. Níl ionnat aċ scáṫ an ḃuiḋéil=scáṫ a bíon ana-lom, ana-lag ar faḋ—le duine a bíon ana-ṫanuiḋe. Ní ċuirfeaḋ mo scáṫ eagla orm=gan me ḃeiṫ eaglaċ. Ṫug sé na cosa leis ar scáṫ na neaṁ-ṫuisciona=á leigint air nár ṫuig sé an cúrsa—fear a tugaḋ ós cóir an ḃreiṫiṁ is a saoraḋ toisc gur leig sé air nár ṫuig sé caḋ a ḃí á ḋéanaṁ aige. Ag foġluim na gunnaḋóireaċta a bíos ar scáṫ an ċeóil=is me á leigint orm gur ceól a ḃí á foġluim agam; an ceól agam mar ṗúicín, mar ḃrat clúḋuiṫe.

SCAṪA—Tá scaṫa maiṫ den lá curta sé ċois=tamall, scaṫaṁ: blúire maiṫ.

SCEAḂĊÓIRE—Siad na sceaḃċóirí croiṫe (croiḋte) na bprátaí a gearrtar ċun síl: an ḃársa a ḃíon ar an síol.

SCÉAĊTAINT—Féiċ scéitim. Tá an falla ag scéaċtaint=ag caiṫeaṁ amaċ, pluc ag teaċt air, blúire ag tuitim amaċ as: pluc ag teaċt amaċ as. An faill nó éinní a ḃíon ag at amaċ bíon sé ag scéaċtaint. Tá cuid den ḃfalla scéiḋte ċeana=blúire tuitiṫe amaċ as. Tá an féar ag scéaċtaint amaċ tríd an mála=ag brise.

SCÉAL—Tá an donas ag teaċt ar gaċ aon scéal agam. Scéal a ṫairrigíon scéal=tairrigíon caint caint eile anuas. Tán tu ċó h-aiféiseaċ san go ndeinfá scéal Madra na n-Oċt gCos as rud beag=scéal mór éaċtaċ úntaċ. Sé scéal Madra na n-Oċt gCos agat é=scéal mór fada casta gur deacair é ċoimeád (sa ṁeabair). Ní maiṫ le duine macánta scéal a ṫarraċ anuas air héinig=na daoine ċur ag caint timpal air: é héinig a ḟá isteaċ i gcúrsa. Tá droċ-lá againn aċ deinimíst an scéal is fearr de=an ceann is fearr: tógaimíst i bpáirt ṁaiṫeasa é. Níl aon deaġ-faol agat anso aċ is féidir leat a leigint ort nuair a raġair abaile gurab é an scéal is fearr é=go raib gaċ ní ar feaḃas. Ṫáinig scéala ċúġam ċun beit ag imeaċt=focal. Ċuireas scéala uaim go mbéinn ag imeaċt=focal, tuairisc, cúntas, fios. Deirean tu go ndeinfar an tríoċáin, aċ náċ 'in é an scéal?=an cúrsa, an fadb. Ḃíos breóite i mórán áiteana aċ tá feaḃas ag teaċt ar gaċ aon scéal anois=gaċ cuid den mbreóiteaċt: gaċ blúire de ċúrsa ar biṫ.

SCEAṀ—Ḋein, nó leig, an madra sceaṁ.

SCEAṀAĊ—Sceauaċ a deirtear agus an a srónuiṫe go maiṫ. Tá an fairrge sceaṁaċ glas indiuḃ=cuiḃraċ garḃ is siolla maiṫ glas gaoiṫe ann. Tá sé sceaṁaċ ar muir is ar talaṁ. Is sceaṁaċ láidir fuar an lá é indiuḃ=gaoṫ ġlas ann is í cuiḃraċ láidir.

**SCEAṀUÍOL**—Tá an madra ag sceaṁuíol ar an mbó mar fádar léi é=é ag bagairt uirṫi (go feargaċ) le n-a ġlór. Ḃí an madra ag sceaṁuíol orm mar d'aiṫin sé gur strainséar me. Istoíċe bíon na madraí ag glórṫuil dóiḃ féinig is ag sceaṁuil go breá bog ar a ċéile. Sin ualtartaċ.

**SCÉAN**—Ḃí scéan buile 'na ḋá súil nuair a ċualaiḋ sí an scéal=scanrra, úna: nó, d'oscail na súile amaċ go mór. Tá scéan i súiliḃ (i radarc) Ṡeáin le malluiteaċt=an radarc ḃeiṫ lasta suas ionnta, agus tagan atrú cló orta is corruiġe nuair a ḃíon duine ċun díoḃáil a ḋéanaṁ. Ḃíon scéan sa radarc, leis, le h-eagla. Is le dian-scéan na h-eagla a tug sé an gunna uaiḋ=dian-neart.

**SCEANAĊ**—Dá mbéinn ag gearra búird le sciain ḃéinn ag déanaṁ sceanaiġ air. Ḋein na Gearmánaiġ ana-sceanaċ ar na Sasanaiġ=ana-lot, ana-ḋíoḃáil, ana-tuargain is gearra a ṫaḃairt dóiḃ. Deineaḋ sceanaċ orm leis an litir a cuireaḋ ar an bpáipéar. Ḋein sí sceanaċ orm le n-a teangain=gearra maiṫ a ṫaḃairt dom. Ḃí sceanaċ cainnte aige=cainnt ċruaiḋ ḟuinniúil ġéar. Ḋeineadar sceanaċ ar a ċéile sa troid=laitiméireaċt. Ḃíon sceanaċ i ndiaiḋ na bprátaí a ḃíon againn ċun dinnéir=na croicne agus gaċ aon ḃlúire a ḃíon gearrṫa nó scúḃaite nó tuitiṫe. Ḋein an ġaoṫ sceanaċ ar na crannuíoċa is ar na prátaí=laitiméireaċt; na billeóga a leaga anuas nó díoḃáil níos measa. Tá sceanaċ á ḋéanaṁ ag Sasana ar Éirinn, is is fada atá.

**SCÉANṠÚIL**—Scéanúil a deirtear. Tá ḋá scéanúil agat=ḋá súil go bḟuil scéan is scanrra ionnta. Ṫáinig ḋá scéanúil dom nuair a ċuala é. Tá scéanúilí agat nó ionnat=gan na súile ḃeiṫ socair aċ scannruiṫe.

**SCÉANÚILÍ**—Tá scéanúilí buile id ḋá súil=iad a ḃeiṫ scannruiṫe go maiṫ: féaċaint ana-ḟiain ana-ċorruiṫe ionnta. Is éaċtaċ an scéanúilí atá sa ngarrún san—nuair a ḃéaḋ sé ag iompó na súl ó ṫaoḃ taoḃ ar nós an duine go mbéaḋ eagla mór air. Cad é fáṫ na scéanúilí?

SCÉANÚLAĊ—Ní ġá ḋuit ḃeiṫ scéanúlaċ.

SCEATARAĊ—Sceataraċ tiġe=tiġ gan fásca! an ċómla briste: an laiste as treó: nite ar miġléar ann. Tá an tiġ 'na sceataraiġ—ḋ'féadfaḋ sé ḃeiṫ go maiṫ aċ i slite beaga. Naoṁóg briste is ag scéaċtaint is ar múnla ḃéaḋ sí 'na sceataraiġ. Nó cruaċ ṁóna ḋá ndeinfí go h-olc í, is pluic amaċ uirṫi is í ag scéaċtaint. Aċ bíon an ḃatalaċ go h-olc (le críne, go minic) is i n'ḟotaraiġ náċ mór.

SCEIḊTÉAR—Ná h-éisteófá do ḃéal, a sceiḋtéir=duine gan éifeaċt ag baint leis a ḃéaḋ ag cainnt is ag gáirí. Caiṫtear an focal go minic le gearrċaile a ḃéaḋ ag imeaċt gan ċiall; ruaiseaċ, siúḃlaċ, gan staidéar: a ġeóḃaḋ sult i rudaí ná béaḋ aon éifeaċt leóṫa: a ḃéaḋ pas beag fiain gan ḃeiṫ tar teórainn.

SCÉIṀ—Tá scéiṁ amaċ ar an ḃfaill=faor. Ċuas amaċ ar scéiṁ an puirt=ciúṁais. Scéiṁ an falla. Tá scéiṁ na báistí ar an lá=cuma, cló. Ḃíos cúnlaiṫe isteaċ fé scéiṁ carraige i mbun gleanna ón mbáistiġ=an ċarraig ḃeiṫ ag caiṫeaṁ amaċ ós mo ċionn. Ċuireas scéiṁ na h-aingilíoċta ar an seómra=ana-scéiṁ, ana-áilneaċt.

SCEIṀLE—Ċuir an coga sceiṁle is eagla orm=scannra saoil. Tá sceiṁle ocrais orm=ocras uaṫḃásaċ; ocras a scannróċ duine! buile ocrais. Táim sceiṁliṫe agat=sceiṁle agat orm (ó sceiṁliġim). Ḃíos sceiṁliṫe im ḃeaṫaiġ roimis na duḃċrónaiġ=ċó sceiṁliṫe is a ḋ'féadfainn a ḃeiṫ.

SCEINNEḂEARTAĊ—Duine sceinneḃeartaċ=tapaiḋ: a ṗreaban gan ċuiṁneaṁ ċun ní a ḋéanaṁ: duine fairsing flaiṫiúil go mbíon sintiús maiṫ aige is ná bíon an ċríopaireaċt ann. Ní ḃéaḋ an tarna húistéar aige timpal rud beag. Dá loirgeófá lasán air ṫaḃarfaḋ sé lán a ḋuirn uaiḋ. Nó sconnaḃeartaċ.

SCEINNIM—Ḃa beag nár ḃáḋaḋ tu. Seaḋ: sceinneas go beaċt=ní raiḃ ann aċ gur ṫánag saor. Sceinn an focal uaim, nó orm=éaluiġ: ṗreab amaċ sar a raiḃ fios agam.

SCÉIRDIÚIL—Áit scéirdiúil=gan fuiṫin; go mbéaḋ luiġe na gaoiṫe air. Lá scéirdiúil=nuair a ḃíon sé ag séide go trom. An áit scéirdiúil ní ḃíon sé torṫúil.

SCEIT—Ṫóg an capal sceit is riṫ sé=scannra, baineaḋ preab as, nó geit.

SCÉIṪIM—Tán tu mar a scéiṫfeaḋ t'aṫair, nó do ṁáṫair, tu=ana-deárṫataċ leis an aṫair, nó an ṁáṫair.

SCEITIMÍNÍ—Ḃí sceitimíní is mise orm ag dul ar an aonaċ=tógaint croiḋe is áṫas, is me ag léimriġ. Ḃí sceitimíní orm ċun árd-ċeann an airm a ḋ'ḟeiscint=me ar sciobṫaiġ le dúil ċun é ḋ'ḟeiscint. Ḃí sceitimíní orainn leis an eagla go bpreabfaí isteaċ orainn sa bfoġail=neaṁ-socaireaċt ag baint linn: gan é ar ár gcumas greim ceart a ċoimeád orainn héiniġ. Ḃí sceitimíní uirṫi ag gáirí=í imiṫe ó smaċt ag an ngáirí. Ḃéaḋ sceitimíní orm eaċtra mar sin a ċlos: nó, ċun go gcloisfinn eaċtra den traġar san=ḃéinn ag léimriġ le dúil ċun é ċlos. Sceitimíní áṫais, eagla.

SCÉIṪÍN—Cuireaḋ as anál me le buille beag sa scéiṫín=áit beag bog atá i n-íoċtar an uċta san áit go mbíon na h-earnuíoċa ag deiġilt amaċ ó n-a ċéiliġ: tá sé suiḋte sa ċlais atá i lár an uċta 'na ḃun síos: is deacair bagairt air: é deóċailleaċ go maiṫ is gan mórán fulaiġ ann má ġeiḃean sé aon ċúis. Tá mo scéiṫín ar lár ag an mbuillín beag.

SCEÓ—Tá sceó beag leac-oidreaċ ar an uisce=cóṁarṫaí éadtroma: tá brat beag di ann, aċ sin a ḃfuil. Cuir mo ṁáṫair sceóbeag ime ar an arán dom=clúdaċ beag—i slí go ḃfuil sé le h-aiṫint, aċ sin a ḃfuil.

SCEÓLḂAC—Rug sé isteaċ (nó suas) ar sceólḃaiġ orm=scórnaċ.

SCEÓNUÍL—Tá sceónuil im bolg=glórṫuil: na putóga ag glórṫuil leóṫa.

SCIAN—Ṫugas an scian don (ar an) gcórda. Scaoil an scian ar an gcórda. Tarraing sé an rásúr (trearna) ar a scórnaiġ. Ḃíos (sínte) ar mo sciain sa leabaiḋ=ar mo ċliatán. Téir ar do sciain i dtreó ná tógfaiḋ tu suas an iomarca sli. Ṫ'anam 'on sciain='on ndiaḃal, 'on ndiucs.

SCIAṪÁN—Ḃí sciaṫáin orm nuair a ċuala gur tógas an scrúdú=árd-átas, is me ag léimriġ is ag preabarnaiġ is ag oibriú na láṁ is ag baint bogsíní san aer leóta. Ṫugas fuisce isteaċ ċuige féin sciaṫáin=i gan-ḟios—agus dá mbéaḋ ḟios é béidir ná raġaḋ sé go mait ná ar fóġnaṁ dom. Ní ceaduiṫe ḋíḃ beiṫ ag cogarnaiġ ansan fé sciaṫán Ġaoluinn a ḋ'ḟoġluim=fé scát: é sin mar leat-scéal agaiḃ is brat clúdaiġ.

SCILIGEÓIR—Duine a ḋeinean an t-arḃar (arúr) a ḃrise go garḃ. Is mór an sciligeóir tu=duine ná tugan aċ breac-ṁeilt dá ċainnt, is scaoilean amaċ í garḃ gáirseálta gan aire ceart a taḃairt di, ná do cad a ḃíon á rá aige—fíor nó bréag. Sciligeóir éitiġ.

SCILIGIM—Tugtar scilige don gcoirce in sa muilean=meilt garḃ—i n-inead é ṁín-ṁeilt. Ná bí ag scilige cainnte mar sin=ag taḃairt amaċ go tiuḃ—mín agus garḃ, an fíor is an ḃréag. Ag scilige éitiġ a ḃíon tu=á stealla amaċ ar muilean na cainnte. Ní ḃíon ins na páipéirí aċ scilige éitiġ timpal mórán cúrsaí. Tá an coirce sciligte. Ná bí ag scilige=ag stealla na cainnte amaċ gan aire.

SCILIMIS—Scannra, sceiṁle.

SCÍMÍN—Rud ċun bainne a scimeáil, ċun an uaċtair a ḃaint de.

SCIOBAILE—Sciobaile feóla=blúire beag a ḃéaḋ ag sile anuas ar píosa mór. É níos lúġa ná an sciolpa agus bíon gan mór-ṁait.

SCIOBAIM—Ṫug sí scioba féin gcaipín is árduiġ léi=snap.

SCÍOBAS—Blogam (bolgam) beag: blaise beag de rud éigint fliuċ: an méid a tógfá isteaċ le barra do teangan. Ní ḋ'ólfá aċ scíobas beag den uisce fliuċaiġ. Slugóg=lán do ḃéil go maiṫ.

SCIOBṪAIĠ—Sciobaig a deirtear. Ḃíos ar sciobaig ċun dul ar an aonaċ=lán de ḋúil, ag preabarnaiġ. Ar sciobaig ċun na Gaoluinne ḋ'ḟoġluim, ċun na bróga nua a ḋ'ḟeiscint=sceitimíní dúlaċ ar an nduine.

SCIOLLA—Sciolla cloiċe=cloċ ḃeag tanuíḋe. Trom sciolla aráin=píosa tanuíḋe. Siad na sciollaí beaga is táḃaċtaiġe (táċtaí) sa gcainnt=na spallaí.

SCIOLPA—Ṫug sé sciolpa aráin dom=blúire, canta. Sciolpa tobac. Ṫugas cead sciolpa ḋó=cead ḃeiṫ ag gearra roimis: cead dul ar aġaiḋ.

SCIOLPÓG—Ḃaineas sciolpóg as an gcíste, as éinní=blúire cuiḃsaċ maiṫ. Ḃain an doċtúir sciolpóg dem ḃéir (ṁéir), dem ordóig. Trom sciolpóg den úḃal san.

SCIOMAIM—Bainne do sciomáil, nó scimeáil.

SCIORLAĊ—Tá an tig tógṫa, aċ tá sciorlaċ ṁaiṫ cloċ ann fós=cloċa caite ṫall is i ḃfus gan aon eagar. Dá dtuitfeaḋ tig ḃéaḋ sé 'na sciorlaċ: nó, dá dtuitfeaḋ blúire den ḃfaill nó den ḃfalla ṫaḃarfá sciorlaċ ar an mbrúscar.

SCIORTA—Tá sciorta maiṫ den nGaoluinn agat=paiste maiṫ, cuid ṁaiṫ. Sciorta mo ḃeist, mo ċasóige, an éadaiġ=imeall. Sciorta talún=paiste caol.

SCIOṪA—Tá sciota siúil fút pé ball go ḃfuilean tu ag dul=do ċeann róṁat amaċ le bárr reaṫa nó siúil: nó, le reaċt reaṫa nó siúil. Ḃíon sciota siúil fén gcapall ráis, fén árṫaċ. I lár an sciota do ṫuiteas. Tá an long díreaċ as a tosaċ is sciota ar a deire=í scúṁaite fúiṫi as a deire: caḃa isteaċ fúiṫi.

SCIOTA—Ċloisfá sciota beag gáirí ó gaċ cúinne den tseómra=brise beag gáirí—aon ḃrise aṁáin.

SCIOTUÍOL—Ḃí na gearraċaillí ag sciotuíol ġáirí=gáirí beaga tiuba gan éifeaċt á nDéanaṁ aca. Ní h-aon scarta aṁáin aníos ón gcroiḋe an sciotuíol, aċ bíon sé leanúnaċ is ní bíon oscailte amaċ.

SCIÚĊ—Mo ġrá do sciúċ!=do scórnaċ, do ġuṫ—le duine a ḃéaḋ ag gaḃáilt aṁráin. Tá sciúċ ṁaiṫ láidir agat agus cloisfí i ḃfaḋ ó ḃaile tu=pé áit go dtagan an ċainnt as. Tá an sciúċ sínte léi laistiar den bpiopán mór garḃ, is is tríṫi a ġaḃan an bia is an deoċ siar 'on gcorp. Ṫaḃarfainn aṁrán dá mbéaḋ an sciúċ agam ċuige. Lár na sciúiċe=an ċanáil atá ag dul go dtí an ngoile.

SCIÚĊUIĠIM—Táid ag sciúċáil a ċéile=ag taċta: ag cur na sciúiċe ar mí-ġléas.

SCIÚIRSE—Tá sciúirse den tseana-Ġaoluinn agam=stráice, paiste. Ṫug sé sciúirse isteaċ ċúġainn=sciúrd, gan puinn moille a ḋéanaṁ. Sciúirse fir, mná, buaċalla, gearraċaile=duine árd is lom go leór. Aċ bíon an balcaire téagarṫa. Tá sciúirse fúṫ=dian-imeaċt, ana-siúl. Is maiṫ an sciúirse gearraċaile (greaċaile a deirtear) í. Bíon an slataire gan críoċnú.

SCLÁTA—Scláta iarain nó aḋmaid=píosa ar nós píosa slinne: píosa tanuí fada.

SCLÉIPIÚIL—Duine scléipiúil=aeraċ, geal-ċroiḋeaċ, meiḋreaċ, meiḋréireaċ.

SCLOGAIM—Ba ḋóḃair dom é scloga=é taċta.

SCODALAĊ—Nó scodal. Sin leite tanuí. Níl sa ḃó san aċ scodalaċ gránna gan ṁaitear=í ḃeiṫ lom, neaṁ-ċóraċ. Ceann d'iascana na fairrge seaḋ an scodal (scudal a deirtear) ná fuil aon ċnáṁa (ná maitear) ann, agus itean na h-éisc eile é. Scudal fir, capaill=árd neaṁ-ċóraċ lom. Tugan an ṁátair scudal ar an mbunóic

nuair a bíon sé noċtuiṫe. Scudalaċ fir=fear lom, cnáṁaċ, gan slaċt.

SCOIL—Ḃíos déanaċ don scoil, ó scoil. Táid stadta (stadaite) ón scoil indiuḃ, nó ar fad. Ḃíomair ar aon scoil aṁáin=ag dul ar —. Tá Séamuisín istig (ó scoil) indiuḃ=gan ḃeiṫ ar scoil. "Anso" nó "istig" a deirtear nuair a ġlaoḋan an máistir na h-ainmneaċa amaċ.

SCOILTIM—Scoilt na prátaí ar an mbó—le h-í aṫ amaċ. Scoilt Seán ar an mbó—le h-úirlis, le h-í ṗolla=oscail sé ar an mbó, ḋein sé poll a ċur inti.

SCOIṪIM—Táim ċó caiṫteaċ san go scoiṫfinn foirtiún amaċ=go raġainn tríd. Scoiṫear púnt ar an aonaċ; scoiṫear órán airgid ag ceannaċ gaċ aon traġar ní= ċaiṫear. Scoiṫear £100 amaċ lem ṫriur go Ḃleá Cliaṫ =ċaiṫear gan pinġin de.

SCOL—Ḃí ana-scol éisc ann aréir=ana-ráṫ.

SCOLB—Scolb fir=fear cruaiḋ. Cúpla lá sar a dtagan an sicín d'aon traġar amaċ as an uḃ bíon scolb ar an bplaosc=bruse—bíon sé cnagta (cnacaite).

SCOLPÁN—Dún amaċ na scolpáin=ċóṁlana na fin-neóige.

SCONNA—Tá sconna cainnte agat=cainnt a laḃartar amaċ go rábaċ tiuḃ. Tá sconna buinníġe ar an laoġ= ana-ṫaom den scaoilteaċt. Ġeóḃair deoċ 'en uisce amuiġ ansan ag an sconna. Sconna báistí. Ḋein sé sconna ag an scaoilteaċt.

SCÓP—Ṫugar scóp dó ċun rince a ḋéanaṁ=seans, slí, caoi, coṫrom. Tá scóp ċun gnóṫa, ċun reaṫa, ċun éinní orm=fonn! gan me ḃeiṫ crapaiṫe isteaċ ionnam héinig. Ḋeinfiḋ Seán obair ṁaiṫ don nGaoluinn aċ scóp a ṫaḃairt dó=slí. Ḃíos duḃ go leór indé aċ tá scóp go maiṫ orm indiuḃ=eiriġe croiḋe, eiriġe ó ṫalaṁ, áṫas croiḋe, is fuinneaṁ is faor dá réir. Tá scóp fúṫ=réim, faor, gluais-

eaċt. Sé an scóp atá sé póca mait airgid a ḋéanaṁ=fuadar. An té ná bíon an scóp sé bíon sé crapaite isteaċ le céilig 'na ṁeaḃair nó 'na ġéaga: ní bíon sé scópúil. Ḃí scóp is fonn orm ċun an rince.

SCÓR—Ní raġainn (nó ní ċuirfinn me féinig) ar aon scór aṁáin leat=ar aon leiḃéal (ar aon imeaċt) aṁáin leat.

SCORN—Ḃfuil aon scorn ná náire ort roimis na ḋaoine? =náire, támáilteaċt.

SCÓRNAĊ—Poll na scórnaiġe=an poll a bíon ag bun na scórnaiġe: lag isteaċ sa muineál seaḋ é. Úḃal na scórnaiġe.

SCOṪ—Scoṫ feamanaiġe 'í sin=feamanaċ ḃreá toġa. Scoṫ na ḃfear=toġa. Fuairear scoṫ na bprátaí ḋom ḋinnéar=an cuid do b'ḟearr ḋíoḃ. Scoṫ an ḃíḋ. Tá scoṫ gruaige ort=gruaig ḃreá fada. Ḃíon an scoṫ garḃ ḋe sna mionnaí aige sna ḋaoine garḃa=an cuid is gairḃe (gairí) ḋe sna mionnaí. Scoṫ, leis=rinn amaċ sa ḃfairrge a noċtar nuair a ḃíon an raḃarta ann. Ḋeire na scoṫa. Tá muilte ann a tugan an scoṫ ceart amaċ, aċ tá cuid eile ḋíoḃ ná ḋeinean aċ scilige=(obair garḃ).

SCOṪ-ḂRISTE AGUS MAR SIN—Tá an tsláinte scoṫ-ḃriste agam=cuíḃsaċ briste, briste go leór gan ḃeit go h-olc. Mar sin scoṫ-ḟliuċ, scoṫ-láidir, scoṫ-aosta, scoṫ-reaṁar, scoṫ-ṁait, scoṫ-ṁór. Tá an bóṫar scoṫ-ḟada go leór. Tá scoṫ-eólas agam ar ċaint na Gaoluinne. Tá mo scoṫ-ḋóṫin ite agam=cosúil le (cóṁngaraċ ḋo, isteaċ is amaċ le) mo ḋóṫin. Níl ar na prátaí aċ scoṫ-ṗraġas=airgead cuíḃsaċ. Scoṫ-ġaoṫ=briota gaoiṫe, gaoṫ ḃeag: scoṫ-ġéar: scoṫ-ḟiain: scoṫ-ḟuar: scoṫ-ḃia: scoṫ-ċuíḃsaċ: scoṫ-Ġaoluinn: scoṫ-úntas. Ḃí scoṫ-úntas mór orm. Tá Gaoluinn scoṫ-ċuíḃsaċ agat.

SCOṪÁN—Scoṫán aitin=slapaire. Scoṫán raitniġe=aon tslapaire aṁáin—bé go mbéaḋ 12 scoṫán i ḋtor raitniġe.

SCOṪÓG—Ní ruḋaí beaga a ḃíon ar ḟabra seáil nó cuilte: saġas eirbaill a ḃíon amaċ asta. Taḃarfá ar eirball an éisc, leis.

SCOULAERAĊT—Nó scoḃlaeraċt. Ṁairḃ sí me leis an scoulaeraċt=le n-a teangain, le scalla na teangan. Níor ḟág sí tíos ná tuas orm é=níor ḟág sí faic orm: bain ḋíom gaċ blúire ḋen gclú.

SCRAḂA—Ḋein sé scraḃa maiṫ báistí aréir=cuiḋ maiṫ. Ḋeinear scraḃa maiṫ oibre=áḋḃar maiṫ. Tá scraḃa maiṫ aimsire ann ó ċonac tu ċeana=tamall maiṫ. Ól scraḃa ḋen mbainne sin=ḋeoċ ṁaiṫ. Nuair a ḃíon ḋuine ar bog-ṁeisce ḃíon scraḃa maiṫ ólta aige. Tá scraḃa maiṫ siúlta agam, scraḃa maiṫ ḋen nGaoluinn foġlumṫa. Ḃain an camán scraḃa ḋen gcroicean ḋíom=paiste. Ḃainear scraḃa ḋen éaḋaċ ḋíom héiniġ ċun iománuíoċta.

SCRÁBAĊ—Spriúnlaiṫe suaraċ, cruínn cruaiḋ tímpal airgiḋ. Tá mórán scraḃaite ag imeaċt inḋiuḃ=ceaṫana neamuana.

SCRAḂAIĠIM—Nó scraḃaim. Scraḃaiġ sé me. Ḃí sé am scraḃa. Táim scraḃaite agat=na h-ingine curṫa ag obair agat orm.

SCRAḂAITEAĊ—Tá an lá scraḃaiteaċ ó ṁaiḋin=scraḃ-ana ag imeaċt. Aimsir ana-scraḃaiteaċ.

SCRABAL—Ḃíomair ag cur scrabail ar an ḃfeamanaiġ =scaob tall is scaob i ḃfus ċun í ċoimeáḋ ar na leapaċa.

SCRÁBÁN—Droċ-éaḋaċ tanuiḋe. Níl agat aċ scrábán éaḋaiġ go mbéaḋ na h-uillin is na glúna amaċ tríḋ i gceann seaċtaine.

SCRAḂTÁLAIM—Tá scraḃtáil ṁaiṫ ḃáistí ann ó ṁaiḋin=scraḃana ag imeaċt: tagan sánas air anoir is arís, agus ansan líonan sé isteaċ arís. Tá sé ag scraḃ-táil ar feaḋ an lae.

SCRAISTE—Níl ionnat aċ scraiste díoṁaoin=duine leisciúil! duine beag-ṁaiteaċ ar ṁuing nó ar ṁaċaire. Is suaraċ na scraistí iad.

SCRAIṪ—Clúdaċ geal a ḃíon ar an dtaoḃ amuiġ den mblonaig. Is maiṫ an scraiṫ í sin ar an gcaoire. Scraiṫ ġeire. Scraiṫ blonaige sa ṁuic=brat blonaige: nó an brat beag a ḃíon ar an mblonaig.

SCRAITEAL—Níl scraiteal fé díon an tiġe agam=níl faic: tá an tig folaṁ ós gaċ aon ní. Feic screabal.

SCREABAL—Níl screabal den éadaċ orm de ċeal an táilliúra=níl aon faic. Níor ḟág na duḃċrónaiġ screabal agam, ná an ġaoṫ aon screabal de díon an tiġe ann=aon ḃlúire, aon ṗioc.

SCREAĊAIL—Cnapán a ṫagan ar duine nó ar ḃeiṫioċ idir an gcroicean is an ḟeóil: nó aon tsaġas cnapáin.

SCREAṀ—Níl agam den nGaoluinn aċ an screaṁ=an beagán! an cuid a ḃíon ar an dtaoḃ amuiġ is ná téiġean ró-ḋoiṁin isteaċ tar an gcroicean. Dá mbéaḋ aon screaṁ ar an lá ragainn amaċ=aon ḟársa, aon trioṁaċ. Ní leigean an ḃáisteaċ dó aon screaṁ do ṫeaċt air=aon ċruadas. Níl aon screaṁ ar an móin=fársa, cruadas, crústa. Tá an screaṁ ana-ċruaid ar an gcíste: tá sé 'na ċrústa le cruadaċt. Ḃí screaṁ ar mo ṫeangain ar maidin toisc gan an goile ḃeiṫ ar fóġnaṁ. Níl aon screaṁ ort mar labran tu amaċ gaċ uile saġas=níl aon ċruas ort ar an dtaoḃ amuiġ ċun pé ní a ḃíon istig a ċoiméad istig: ní ċoiméadan tu greim ort héinig. Tá screaṁ maiṫ uaċtair ar an mbainne. Níl aon screaṁ ag teaċt ar an ḃfear breóite=cruaċtḋ, crota, fársa: níl sé mar a ḃéaḋ rud a ḃéaḋ trim cruaid fáiscite fuinniúil. Nác fada atá aon screaṁ ag teaċt ar an saol?=aon fársa: an saol a ḃeiṫ fuaite neaṁ-socair.

SCRÍḂÍN—Tá scríbín ar siúl againn=sinne a ḃeiṫ ag imirt ar scríbín—nuair a roinnfí amaċ na cártaí, an té, cig., go mbéaḋ an cárta do b'fearr aige (nó aon tsaġas

go mbéaḋ socruiṫe air) ṫabarfaí pé airgead a ḃéaḋ ar an mbórd dó.

SCRÍOB—Ḃuail scríob láidir fiain sinn amuiġ ar an ḃfairrge indiu=siolla cruaid a ṫagan go h-oban. Tá scríob ar an oíċe=cuma go dtiocfaid stoirm. Tá cuma na scríbe ort=cuma na gaoiṫe géire, cuma an fuaċta—fiú amáin dá mbéaḋ duine leaṫta anuas ar an dteine. Ṫugas an trus ó Inis go Luimneaċ d'aon scríb amáin=d'aon iarraċt amáin: gan sos a ṫógaint. Léigeaḋ na príosúnaiġ amaċ d'aon scríb amáin=iad go léir i dteannta a ċéile. Ḃ'uaṫḃásaċ an scríob ġaoiṫe a rug (rug) orainn indé=féide cruaid. Ṫugas an scríob siar amaċ liom ċun na fairrge=imeaċt cruaid. Tá scríob ġránna ṁalluiṫe ag imeaċt (nó ag riṫ) imeasc na dúṫaiġe ag Rialtas Ṡasana=sciúrd fola is báis. Ṫógas an cúrsa d'aon scríb amáin. Ċríoċnuíos an ceaċt amaċ d'aon scríb amáin=d'aon ḃoḃta díreaċ amáin gan stad a ḋéanaṁ. Ṫugas cúig déag liom sa scríb sin=boḃta i n'imirt cártaí. Ḃíon an trus agam ó Inis go dtí an Scairḃ d'aon scríb amáin gan teaċt anuas den rotar.

SCRÍOBAIM—Níl déanaṁ an ċirte sa mála is é scríoba=fiú amáin dá ndeinimíst é scríoba=na h-ingne a ċur ag obair ar an mála. Muna féidir leat scríoba duit féiniġ anois, ní scríobfaid tu go deó=muna féidir leat bia is beaṫa a ḃaint amaċ—ar nós na circe. Táim scríobta (scríopa) aige sna duḃ-ċrónaiġ, ag éinní=gan faic fágta agam. Scríobta aige sna cártaí.

SCRÍOBÁLAIM—Tá an ċearc ag scríobáil ar feaḋ an lae do sna sicíní=ag scríoba. Ḃíos ag scríobáil an pláta, an corcáin. Ċuas amaċ ag scríobáil dom ḟéiniġ indiu=ag bailiú (go cruaid). Níor fágas im ḋiaid ar an bpáirc aċ scríobáil féir=fuiġleaċ beag! oiread san nár ṁór duit dul ag scríobáil ċun é ḃailiú. Níor fágas i ndiaid mo ḋinnéir aċ scríobáil ḃeag.

SCRIOSAIM—Tá an croiceann scriosta dem láiṁ ag an uisce beirṫe. Scriosamair an muc=na guairí agus barra an ċroicín a ḃaint di: ḋeineamair í scrios.

SCRIOSÚNAĊ—Scriosúnaċ fir=fear árd fada: na cnáṁa go maiṫ aige: fear maiṫ mór.

SCROḂAIM—Feic scraḃaim. Ṫug sí scroḃa fúm agus ġearraiġ go maiṫ me. Scroḃaiġ sí me=scríob. Ṫug sí féin scroḃa=féin scríoba. Tugaḋ scroḃa maiṫ ḋen dteangain dom=scoulaeraċt ṁaiṫ. Ṫug sé scroḃa fén muic leis an sciain ċun í ṁarú=iarraċt. Ċuiris do scroḃa ionnam=scroḃais me: táim scroḃaiṫe agat. Tagan an scroḃa báistí cruaiḋ go maiṫ agus le fuinneaṁ.

SCRUGAL—Áit ċaol idir dá áit leaṫana! slí ċaol, cig., idir dá sliaḃ nó slí ċaol isteaċ i gcuas. Níl ionnat aċ an scrugal is an t-iogán ó ḃeiṫ ag obair=gan puinn díot ḃeiṫ fásta.

SCRUGUIL—Ḃíos ag scruguil síos ó ḃarra na faille=me ag féaċaint tar fiacail na h-aille síos is an muineál sínte amaċ agam. Ḃíomair ag scruguil ar an gcluiċe=sine bainte as an scrugal againn leis an bféaċaint. Ḃí sé ag scruguil isteaċ tríd an bfinneóig: ag scruguil de ḋruim an falla. Cad é an scruguil seo oraiḃ ag an ndoras? Ḃíḋ amuiġ nó istiġ.

SCRUIG—Áit ċaol i snáṫ toirc é ḃeiṫ ritte amaċ leis an iomarca ḋen gcasa. Tá an snáiṫín lán de scruigeaċa. Scruig áirneáin=nuaḋuioċt éigint bíḋ (nó bia de saġas éigint) siar amaċ san oiċe do ḋaoine a bíon ag áirneán.

SCRUPAL—Ḃéaḋ scrupal orm na práṫaí breáṫa so a ṫaḃairt do sna muca=áiṫṁéala (áiféala).

SCRUPALAĊ—Fear scrupalaċ=go luiġfeaḋ aon droċ-ní a ḋeinfeaḋ sé ar a ċoinsias.

SCRUṪÚIL—Fear (nó capall) scruṫúil=maiṫ mór: go mbéaḋ toirt ṁaiṫ ann. Nílim ró-scruṫúil im póca, im sláinte: nílim ró-scruṫúil i gcóir na bliana=gan ḃeiṫ acfuinneaċ láidir: ḃeiṫ gan feirc.

SCRUṪUIOĊT—Níl aon scruṫuioċt ionam=toirt, acfuinn: me ḃeiṫ lag im ċorp nó im póca.

SCUABAĊ—Lá scuabaċ=lá go mbéaḋ anam na gaoiṫe ann go maiṫ. Bíon a leiṫéiḋ i gceirt tímpal na Márta go maiṫ. Tá an fairrge scuabaċ=suaite, corruiṫe: séiḋte: ag imeaċt le fuinneaṁ is faor.

SCUABAIM—Tá an tír scuabṫa (scuapa) amaċ ó ḋaoine=na daoine bailiṫe amaċ aisti glan.

SCUAIBÍN—Úirlis a bíon aca ins na siopaiṫe ag tóṁas an plúir nó an tsiúicre.

SCUAN—Ṫáinig an scuan isteaċ go lán-deiṫinseaċ (deaḃfaraċ)=traen.

SCÚḂAĊÁN—Bainean an plána scúḃaċáin anuas ḋen aḋmad=blúirí aḋmaid a bíon ana-ana-ṫanuíḋe ar fad. Ní slisní bágúin a fuairear dom breicfeasta aċ scúḃaċáin go n-iosfainn leaṫ-acra díoḃ. Scúḃaċáin ṗrátaí=an sceannaċ: na rudaí a fágtar leis na prátaí a scúḃa. Ṫabarfá scúḃaċáin ar na blúirí beaga a bainean an tuaġ anuas aċ iad a ḃeiṫ ana-ṫanuí. Ḋeinean an t-inneal scúḃaċáin de sna turnaipí. Scúḃaċáin iongan=scúḃa iongan. Tá scúḃaċáin ar m'ingine.

SCÚḂAIM—Bí sé ag scúḃa prátaí=ag baint an ċroicin díoḃ. Bíos ag scúḃa na bfiacal ċuige=á noċta. Scúḃaig amaċ na cártaí=dein amaċ iad go tiuḃ tapaiḋ. Tán tu scúḃaite anuas de sna cnáṁa ċun na Gaoluinne=gaċ blúire ḋen ḃfeóil imiṫe ḋíot ċúiċi, le dúil inti. Táim scúḃaite ċun oibre=dian, sceannruiṫe. Tá sí scúḃaite anuas de sna cnáṁa ag an bfoġluim, ag éinní. Ṫáinig scúḃa fairrge féin naoṁóig agus ṫóg ċun siúil í; léim sí le bár sruṫa=tonn a ṗreaban isteaċ go h-oban is a ġlanan gaċ ní ċun bótair. Ní h-aon ṁaiṫ ḋuit ḃeiṫ ag scúḃa t'fiacla ċun Gaoluinne mar ná tógfá (ná foġlumófá) go deó í—sé sin, le dúil inti. Ṫáinig scúḃa aníos orm a fliuċ mo ḃróga. Táim ag scúḃa an airgid, nó éinní, liom=ag baint an ċroicin de, ag imeaċt tríd, á ċur díom. Ná bí ag scúḃa t'fiacla ċun an ċirte mar ní ḃfuiġir aon ṗioc de. Tá pláitín scúḃaite air=cloigean maol. Tá scúḃa orm ċun na Gaoluinne=me ḃeiṫ ana-ḋúlṁar, ana-ḋúlṁaraċ,

inti. Ná bí ag scúba geaitirí duit héinig=gnó bog díoṁaoin sa tsiúl agat: ag tógaint an tsaoil go breá bog. Tá sé scúbaite i ndiaidh an tobac. Ní ḃfuaireas aċ tae scúbaite=lom: tae gan faic eile: nó tae is arán tur—dréir an méid scúba a deinfí. Ḃí sí ag scúba a cuid gruaige siar=á ċur siar, á scaoile, á ċíora siar. Táimíd ag scúba go tiuḃ ár gcúil breá ṗrátaí=ag iṫe, ag iḋeaċ. Cuirean an ḃ ana-ṡrónú i ḃfeiḋm ar an ú.

SCUDAL—Feic leat scodal. Náċ gránna an scudal sin é!=fear caol sliastaċ, fear mór lom nea'-ċóraċ.

SCUN-SCAN—Tá sé marḃ scun scan, nó scun scan amaċ =marḃ amaċ is amaċ, ċó marḃ is is féidir leis a ḃeiṫ. Tá an lá againn oraiḃ scun scan=go fairsing. Ċríoċnuíos an ceaċt scun scan (amaċ) laistig den am=gaċ blúire de. Tá an tae imiṫe scun scan ort, nó uait—do pléasc an cupán. Ṫóg £100 an tig scun scan=gaċ órlaċ den dtig. Ṫóg an tig an £100 scun scan=gaċ pingin de. Táim scun scan gan aon éisteaċt=gan aon ṗioc den éisteaċt agam. Tá mo ḃróga imiṫe scun scan=imiṫe ar fad: i slí náċ féidir iad a ḋeisiú ná faic.

SCUR—Ní ḃeiḋ aon scur ceart orainn go mbeiḋ an scrúdú dinn=aon tsaoire ċeart ón obair. Níl aon scur ar an snaiḋm=níl aon scaoile, aon réiteaċ. Níl aon scur ar an dtuisle sin aċ é scaoile amaċ den áḋmad leis an gcasúr ladaire.

SEAḂAIR—Níl aon tseaḃair agam sa nGaoluinn, i dtobac=dúil.

SEAḂRAĊ—Tá an sean-ḟear go seaḃraċ=go h-anamúil, meiḋreaċ, cruaiḋ, breá, fuinniúil. Deirtear é le h-éinne a ḃéaḋ cruaiḋ tapaiḋ éascaiḋ. Ḃí an leanḃ breoite inné aċ tá sé go seaḃraċ indiuḃ. Tán tu ag féaċaint go breá seaḃraċ indiuḃ=go maiṫ, anamúil: go deig-ċroicin is go galánta is go glan deiġéadaiġ. Tá an sicín óg go seaḃraċ tréis teaċt amaċ as an uḃ, nó as corcán uisce.

SEAĊNUIĠIM—Seaċain sa ċeann me=ná buail sa ċeann me; nó ná buail i slí a ġortóċ me.

SEAĊRÁN—Tá Tomás sa tseaċrán, ar an seaċrán, imiṫe ar an seaċrán, imiṫe ċun seaċráin=amú, as an slí ċeart—ag an ól, cig. Tá an port (na litreaċa) imiṫe ċun seaċráin anois: níl sé ag riṫ i n-aoċor.

SEAĊT—Tá pian im ċeann agus an goile bun ós cionn agam agus seaċt máċailí eile=mórán eile de sna gearánta. Ba ḋóiġ leat go raiḃ seaċt máċailí an tslé, seaċt gcúraimí an tslé, air=mórán máċailí nó cúraimí. Tá na seaċt dteangċaċa aige-siúd=mórán teangċaċa (teanngċaċa). Ní deirimíd an focal san aċ uair má seaċt: ní ṫéiġim amaċ aċ uair má seaċt=uair fánaċ.

SEADÁLAIM—Tá an ċos ag seadáil braoin gaċ aon lá is gan aon ċneasú ag teaċt (ag dul) uirṫi=í ag séide, ag scaoilte, an braoin amaċ aisti. Tá an fairrge ag seadáil sáile i n-airde sa spéir. Tá seadáil ṁaiṫ ġaoiṫe ann anois=séide maiṫ, siolla maiṫ láidir.

SEALḂUIĠIM—Tá an bás ag sealḃú ionnat=ag fáilt greama ort. Ní sealḃuíon tu an focal i gceart fós=níl sé sealḃuiṫe i gceart agat: níl an greim ceart agat air ná an tuiscint ċeart ann. Níl an talaṁ sealḃuiṫe go ceart agam=níl seilḃ ċeart agam air.

SEALGAIRE—Duine a ḃíon sa tseilg; ḃíon mear fuinnimúil fuadraċ: agus sealgaire seaḋ gaċ éinne a ċuirean crúca i rud éigint ċun é ṫabairt aḃaile leis.

SÉALUIĠIM—Tá an lá séaluiṫe leis=imiṫe, caite, tugta. Tá an samṁra ag séalú uainn (nó ṫarainn) is an fóġṁar ag teaċt. Tá an tseana-ḃean ag séalú léi=ag imeaċt, ag fáil ḃáis. Tá sí séaluiṫe léi, beannaċt Dé le n-a h-anam=an dé imiṫe aisti.

SEAMA—Cuir uait na seamana cainnte sin. Feic leat riṫe-seama, nó ruiṫe-seama. Seama seaḋ é seo—níl an coirce bainte againn fós, a ċroiḋe, agus beiḋ an ḃáisteaċ ann feasta, agus loḃfaiḋ sé is n'feadar cad a ḋeinfimíd. Ḃíon an ruiṫe-seama ana-ṫapaiḋ. Seamana magaiḋ=cainnt den tsaġas so ṫuas aċ í magúil.

SEAMALASC—Tá an tae, an bainne, na prátaí, 'na seamalasc=fuar, nó suas le ḃeiṫ fuar, an teas imiṫe asta tréis ḃeiṫ te nó beiriṫe.

SEAMRÓG—Tá seamróg na gceiṫre gcluas agat=an t-áḋ a ḃeiṫ ort, nó agat.

SEÁN—Lá tSin Seáin "an lá is sia sa mbliain."

SEANA-ḂEIRIṪE—Tá na prátaí seana-ḃeiriṫe=ró-ḃeiriṫe, beiriṫe le fada. Tá seana-ṫaiṫí agam ar mo ċéird=le fada. Tá an obair seana-ḋéanta agam, agus mar sin díoḃ. Éist do ṡeana-ṗus—cuirean "seata" breis tarcuisne leis an ḃfocal "pus."

SEANA-ḂLAS—Ḃí seana-ḃlas orm liom héiniġ i dtaoḃ é rá=mí-ḃaoċas. Ní ḃfuaireas an blas ceart orm héiniġ dá ḃarra. Tá seana-ḃlas agam ort=gan me ḃeiṫ sásta ná baoċ díot.

SEANA-ḂRÓG—Ná téir ċun seana-ḃróg ar an scéal=dul ró-ḟada air: ná bí á ḋéanaṁ ró-ḟada: nó, ná bí ag cur síos air i gcóṁnuí i slí go mbéaḋ sé caiṫte amaċ ar nós seana-ḃróige. Téir isteaċ go dtí Séamas ag lorg casúir uaiḋ. Aċ! ní maiṫ liom dul ċun seana-ḃróg air: fuaireas é seo is é sin is é siúḋ uaiḋ le déanaiġe, agus ní maiṫ liom dul ró-ḟada (dul ċun seana-ḃróg) ar an gcúrsa, nó leis an gcúrsa.

SEANA-ĊRÍONA—Bíon duine óg seana-ċríona nuair a bíon sé ró-ġasta ró-ġlic dá aois.

SÉANAIM—Caiṫfar an siúicre a ṡéana anois mar tá sé ró-daor=fanaċt amaċ uaiḋ: druim láṁa a taḃairt dó. Nuair a casaḋ orm sa tsráid é do ṡéan sé me=níor leig sé air gur aiṫin sé me ná go raiḃ aiṫne aige orm.

SEANA-LÁṀ—Seana-láṁ ar (nó ins) an obair sin seaḋ mise=ana-ṫaiṫí agam uirṫi: me ḃeiṫ i ḃfaḋ inti, agus ag gaḃáilt di. Táim im ṡeana-láiṁ ar an bpeann d'oiḃriú.

SEANAṖUÍDEAĊ—nó seanafuiaċ. Feic bó.

SÉANAS—Tá séanas it’ fiacla=iad a ḃeiṫ scagaiṫe: slí mór idir na fiacla tosaiġ. Tá séanas ’na ḃéal=mannt nó poll a ḃeiṫ insna beóla: iad a ḃeiṫ scagṫa ṫuas is ṫíos: nó, ṫuas nó ṫíos.

SEANDRAOI—Seanndraoi a deirtear. Conus tá an duine óg? Tá sé (nó sí) ’na seanndraoi (’na seanndraoi)=ḃeiṫ níos géire ná a aois (a h-aois), ḃeiṫ gasta glic is aigneas géarċúiseaċ sa triúl roim aois.

SEAN-DUINE—Ḃíon duine ’na sean-duine nuair a ḃíon sé críona go maiṫ, nó nuair a ḃíon sé (má tá sé óg) ró-ġéar dá aois. Sé is sine is críne. Tá “duine aosta” níos buiġe.

SEANMÓINÍ—Is breá an seanmóiní an t-aṫ. Seán.

SEANNDA—Tá an fear, an t-aḋmad, an t-éadaċ, an t-ím, seannda críona. Tá an naoṁóg aosta nó seannda nó críona. Feic friseáilte.

SEANNRAĊT—Ḃí an focal san ag imeaċt sa tseannraċt, insa tseannraċt=sa tsean-aimsir, i n-allód, faḋó faḋó.

SEANNTÁN—Seanntán féir=tiġ stáin ċun féir. Tóga-mair seanntán aḋmaid ċun iasc a leasú.

SEANS—N’feadar an dtiocfaiḋ liom na muca a ḋíol ar an aonaċ aċ raġad sa tseans leóṫa=féaċfaḋ cad é an tseans a ḃeiḋ agam. Ní ḃíon aon tseans liom, nó orm=áḋ: an ainise a ḃíon orm. Ḃí ana-ṡeans liom mar fuaireas púnt caillte. Ḃeiḋ airgead agam ag teaċt aḃaile dréir an tseans a ḃeiḋ liom ar an aonaċ. Níl aon tseans agam ar an obair sin a ṡeasaṁ=níl aon ċosúlaċt go dtiocfaiḋ liom é ṡeasaṁ. Is maiṫ an seans a ḃí againn agus an lá breá do ḃuala linn ar an mbóṫar. Ċuas isteaċ sa tiġ sa tseans go ḃfuiġinn deoċ. Níor ḃuail aon tseans liom indiuḃ=áḋ. Fuaireas ana-ṡeans nár ḃáḋaḋ me=ḃí an t-áḋ liom go maiṫ nár deineaḋ: ní raiḃ ann aċ gur ṫreaḃar

(gur ṫánag as). Ċuas san arm ar mo ṡeans=gan ḟios agam conus éireóċ liom. Ní ċuirfeaḋ Éire i dtreó aon treansa me=sa mball go mbuailfeaḋ aon treans liom. Níor teiċeas nuair a ḃí an tóir dian, aċ d'ḟanas (ċuas) sa treans leóṫa=ṫógas mo ṡeans leóṫa. Dá dtaḃarfaí an seans dom do ḋéinfinn raic ort=an coṫrom. Níl aon treans air go dtógfaḋ an scrúdú mar ṫáim ró-lag. Níl agat aċ lag-ṡeans teaċt as an mbreói-teaċt. Nuair a ġeóḃair an seans tóg é.

SÉANS—Ḋeineamair ana-ṡéans den gcéad ġluaisteán a ṫáinig an treó=naiṫ! ṫógamair ana-ċeann do.

SÉANTAĊ—Má ḋeinis rud as an slí héin nílean tu séantaċ ann=nílean tu á rá nár ḋeinis é; tán tu aḋṁálaċ ann. Is minic a ġeall Seán Buiḋe rud d'Éirinn agus gur ċuaiḋ sé séantaċ ann=nár ċoimeád sé a ġeall. Ṫug a airgeaḋ do B is ċuaiḋ B séantaċ ann=dúḃairt nár tugaḋ dó é. Cuireaḋ an cúrsa im leiṫ (orm) aċ ċuas séantaċ ann=dúḃart ná raḃas cionntaċ ann. Ná bí ag dul séantaċ ins na fallaí a leaga mar ḃíos ag féaċaint ort.

SEARḂ—Tae searḃ=gan siúicre. Ċó searḃ leis an searḃán guirt—plannda searḃ é sin.

SEARRAIM—Ċaiteas searra a ḃaint as mo ṡúile ċun an cló mion a léiġeaṁ=iad d'oscailt bréis. Ḃain an radarc searra as na súile againn le h-úntas.

SEARÚS—Tá searús agam ort=leaṁas, seana-ḃlas: ní ṫaitnion tu liom. Ḟuair an máistir searús orm bíoḋ nár ṫugas a ċúis dó=ṫáinig seana-ḃlas aige orm: míoṫait-neaṁ. Ní ḃfuaireas uaṫa aċ an searús=ċainnt ṡearḃ. Ní gá duit dul ċun searúis as an gcainnt, as an scéal=eiriġe ċun searúis, ċun beiṫ searḃ. Ċuaiḋ an t-aigneas ċun searúis eadrainn.

SEASUIĠIM—Táimiḋ ag seasaṁ ort=ag brait ort: tá ár seasaṁ ort. Ḃí sí ag seasaṁ suas ar Ṗádraig á rá go raiḃ sé go tréan ċun Gaoluinne=ag seasaṁ suas 'na ṗáirt. Ṡeasuíos m'ḟocal=seasuíos lem ḟocal: coimeádas

m'focal: ċoimeádas lem focal: ċoinníos (ċoinniġeas) m'focal, nó lem focal. An seasóiḋ an lá?=an bfanfaiḋ breá, etc.? Níl aon airgead agam i láṫair na h-uaire aċ seasóḋ duit ar a ball nuair a beiḋ agam=tabarfaḋ duit. Tugas ana-ḟeasaṁ uaim sa gcomórtas=ana-ċaiteaṁ. Tug na bróga so ana-ḟeasaṁ uata=ana-ṫriail: ana-tabairt: caiteaṁ maiṫ. Seasóiḋ an feirg orm go h-oíċe =fanfaiḋ. Seasóċ gaċ focal leat=gaċ focal a déarfá d'ḟéadfaí é breaca síos ar páipéar: béaḋ sé cruinn ceart is níor ġá é aṫrú. Bíomair ag obair fad a seasaiṁ an solus. Ba ċeart seasaṁ suas dom is me ċosaint. Ná bac éinne ná fuil seasaṁ a ċirt ann=ná fuil ann a ċeart a seasaṁ, a éileaṁ. Seasaiṁ liam deoċ dom=tug. Fear deiġ-ṡeasaiṁ=a ċoimeádan é héinig díreaċ. Bí seasaṁ 'na radarc nuair a ḃuail sé isteaċ tréis an taiḋḃse (taiḋse) a d'feiscint=iad ar leaṫa is cló an úntais nó na h-alltaċta ionnta. Seasaiṁ an lá amaċ=d'fan go maiṫ go deire tiar.

SEASUIṪEAĊ—Aimsir seasuiṫeaċ=aimsir a seasuíon mar a bíon sí—aċ is leis an aimsir breá is mó a deirtear é.

SÉIDEÁN—Tá gainiṁ séideáin is fairrge ċáiteaċ ag imeaċt=gainiṁ séiḋte: gainiṁ a bíon sa triúl san aer. Feic séidim.

SÉIDEÁNAĊ—Tá an lá ana-ṡéideánaċ=lá go mbéaḋ scot-ġaot maiṫ, gála maiṫ gaoiṫe, séide maiṫ gaoiṫe, ag imeaċt.

SÉIDEÓG—Tabair séideóg don dteine=séide maiṫ den anáil. Tá séideóg beag gaoiṫe ag imeaċt=séide beag, puṫ beag. Tabarfá séideóg ar an bpléasc a deinfeaḋ fraoċ nó rud mar sin sa teine.

SÉIDFUIL—Séidean an rón amaċ as a srón nuair a tagan sé aníos. Sin séidfuil=séide anuas nó amaċ trío an srón. Bí an t-iasc ag séidfuil=glór a deiniḋ nuair a ṁúċaiḋ. Bíon an capall ag séidfuil, leis, anuas trí n-a srón. Crom an máirtír ar ṡéidfuil mar níor taiṫn mo ċainnt leis.

SÉIDIM—Tá an ċneaḋ ag séide braoin=ag seadáil. Ḃiomair ag séide púdair fén dtig=ag cur an púdair ag obair ar an dtig. Uḃ séiḋte=uḃ go mbéaḋ an bia séite amaċ as. Séideán=fearras ċun an bia a séide amaċ as. Ṡéid sé a srón=ḋein í glana leis an salaċar a séide anuas tríti. Ní féidir liom boga ná séide a ḃaint as an gceaċt, as éinní=sá, corruiġe. Dá mbeifá ag séide go dtí go mbéaḋ an t-anam séite asat ní ḋ'féadfá an teine a lasa. Séidfiḋ (séiti) sé anoċt=beiḋ gaoṫ ann. Séidfiḋ an oiċe. Ṡéid an oiċe aréir ar ġála is ar ḃáistiġ=ṫáinig ġála is báisteaċ as an séide. Táim séite leis an ocras=gan aon anam ná fuinneaṁ fágṫa ionnam: tuitiṫe, tráiġte. Tá an leaṫ-scéal san séite amaċ faḋó riaṁ=caite, pé ċóṁaċt a ḃí ann séite amaċ as. Tá na gais ag séide aníos (tríd an gcré) go tiuḃ=ag borra. Táim ana-ṡéite suas ó ḃeiṫ ag riṫ, ag an slaġdán=easba anála orm, nó cuma atuiṫe orm. Ḃíos ag séide na teine. Tá an fear san ana-ṡéite=bolg mór air (nó aige), cig., nó cló atuiṫe air ar aon tsaġas slí. Tá sé séite sa ċeann, ins na cneaṫa (cinneaċa).

SEIFT—Níl aon tseift agam ċun na Gaoluinne a ḋ'foġluim mar bím ró-ġnóṫaċ=coṫrom, seans. Níor ċuas ann ċeal seifte=ċeal slí, ċeal caoi. Sin é an ceal seifte a ḃí orm ceal pinn (ċun litir a scríoḃ). D'imreas seift ar an ndoċtúir=cleas, slí. Is maiṫ an tseift stoc ar aonaċ ċun airgead a ḋéanaṁ=slí. Má tá aon tseift id ċroiḋe ċun púnt a ṡoláṫar dom múscail dom í. Níl aon tseifteana againn=slite, bóiṫre, pleanana, cleasa: nó slite ċun airgead a ḋéanaṁ: rudaí a ḋeinfeaḋ airgead.

SEIFTÍĠIM—Ḃiomair ag seiftiú suas do sna stróin-séiriṫe=ag socrú, ag ullṁú suas fé n-a mbráġaid: ag cur rudaí i dtreó ḋóiḃ. Táimíd ag seiftiú (suas) roimis an sagart; fé ḃráid, nó i gcóir, an tsagairt; nó don sagart.

SEILḂ—An tseilḃ an teideal is treise. Tá an fear boċt ar seilḃ an ḃáis=crúcaí an ḃáis greamaiṫe ann. Táim-se i seilḃ na cainnte is ná bí ag teaċt treasa orm=agam-sa atá an ċainnt á ḋéanaṁ. Seilḃ slán=iomlán.

**Seile**—Ḃíodar ag caiṫeaṁ seilí ar a ċéile. Caiṫ do ṡeile ṫairis sin—ṫairis a láiṁ=cainnt a déarfaḋ duine a ḃéaḋ ag spreaga beirt ḃuaċailí ċun bruiġne.

**Seilg**—Deineamair seilg ṁaiṫ inné=ṁaruiomair mórán éisc, nó mórán d'éinní. Nó déarfaḋ bacaċ an ṁála a leiṫéid dá mbéaḋ cuid ṁaiṫ soláṫruiṫe aige, nó daoine a raġaḋ amaċ ag bailiú airgid. Cáil an tseilg tréis an lae? Níl a ḋaṫ ann=níl aon faic againn.

**Séilteán**—Tá séilteán maiṫ gearrṫa isteaċ sa talaṁ ag uisce an tslé=riasta, slí. Ḃíon séilteáin beaga ar an mbóṫar ag an mbáistiġ=slite beaga. Tá séilteán uisce ag imeaċt síos an bóṫar=sruṫ. Níl aon tobar uisce ná go ḃfuil séilteán uisce ag imeaċt uaiḋ=stríoca caol uisce, nó an riasta caol fada go raiḃ uisce ann, nó go ḃféadfaḋ uisce ḃeiṫ ann.

**Séilteánaċ**—Naċ é an séilteánaċ é!=duine caol fada gan puinn feóla air.

**Séiṁ**—Bé an coga séiṁ diḃ é=coga deas cneasta, coga a ṫug airgead is compóird diḃ.

**Seirḃís**—Tóg an peann agus bé go ndeinfiḋ sí seirḃís duit=maiṫeas, áis.

**Séirse**—Ḃíodar ag obair ar séirse, nó ar a séirsín diċil=ar a ndíċeal, ar a míle díċeal. Ḃíos ar séirse ag teaċt suas liḃ ḃí an siúl ċó géar san agaiḃ=ar mo díċeal.

**Seisreaċ**—Raġainn leat dá mbéaḋ an tseisreaċ ar an ḃfód agam=deinfinn iad do ṡcur ón dtreaba: raġainn leat pé cur-isteaċ a ḋeinfeaḋ sé orm.

**Seite**—Níl úmpar na seite ann=tá sé ana-lag.

**Seó**—Is úntaċ an fear tu ċun seóis=ċun spóirt is magaiḋ. Duḃairt an focal leat 'na seó ('na só a deirtear) is leat dáiririḃ=leat 'na ṁaga. Ḃí seó an doṁain againn ar Éamon. Tá seó cainnte agat=ana-ċuid, uaṫḃás. Tá seó ólta agam ó ṁaidin. Ḃain an doċtúir seó fola asam.

SEÓID—Ḃaineaḋ ana-leaga asam aċ níl seóid a ḃarra orm=níl faic. Ḃfuil aon Ġaoluinn agat? Seóid a ḃarra. Níl seóid a ḃarra sa tig seo aċ an folaṁas (folúas).

SEÓINÍNTEAĊT—Cuir uait an tseóiníntеaċt agus bí it' fear=ḃeiṫ id seóinín (i teóinín a deirtear).

SEÓINSEÁLAĊ—Siúinseálaċ a deirtear. Tá an aimsir ana-siúinseálaċ=ḃeiṫ ana-aṫruiṫeaċ. Tá an lá ag siúin-seáil, nó ag siúnseáil. Nó siúnseálaċ.

SEÓLAIM—Níor ṫuigeas uaiḋ aċ seóla an scéil=bunús: luiġe an scéil. Ṡeólamair ċuin siúil ċun an aonaiġ=siúd linn sa tsiúl.

SEÓRAÍ—Ḃíon seóraí móra ar siúl agat i gcóṁnuí=cainnteana móra ar ḃeagán gníṁ. Is minic a ḃí fear i mbruiġin agus mórán seóraí aige ar ḃeagán maiteasa—á rá go maróċ sé a raiḃ ann, agus cainnteana mar sin; cainnteana maiṫe móra baoṫa.

SEÓRDÁN—Tá seórdán orm=saġas ceóċáin a ḃíon san uċt nó sa scórnaiġ: píopaí: fuaim sa scórnaiġ, nuair ná féadfaḋ duine an anál do ṫarac ciúin socair. Tá seórdán ag an bpíp, sá ṗíp=glór á ḋéanaṁ aici—rud a ḃéaḋ dá mbéaḋ sí leaṫ-stopaiṫe nó uisce inti: feaduil inti. Tá seórdán gaoiṫe ag teaċt isteaċ tríd an bfinneóig =siolla gaoiṫe, feaduil ġaoiṫe: tá feaduil ġaoiṫe isteaċ tríd an ḃfinneóig. Tá seórdán orm de ḋearcaiḃ na treaṫa=fuaim na gaoiṫe im píopaí nó im scórnaiġ nó aníos óm uċt. Tá píopaí (nó píopaí seórdáin) orm, nó ionnam. Tá seórdán agam, tá seórdán im scórnaiġ (ó flaġdán, cig.). Níl ann aċ seórdán báirtí=báirteaċ ḃeag ṁion.

SEÓRDÁNAĊ—Tán tu seórdánaċ go maiṫ. Tá an lá seórdánaċ=rud beag fliuċ.

SGIORLAĊ—Ġaiḃeas treasna tré lár na screallaiġe=áit go mbíon uisce caol i n-aḃain nó ag bun faille: bíon gainiṁ nó cloċa nó gairḃéal ann). Sgiorlaċ na h-aḃan, na faille.

SGLUGÓG—Ḋaineas sclugóg ar an gcopán=bolgam.

SIAMSA—Nó simsa. Ḃí simsa is spórt is seó againn aréir=spórt, caiṫeaṁ aimsire.

SIANS—Nó séans. Is maiṫ liom glór na ngaḋar is sians na seilge=ceól, binneas. Ḋeineas ana-ṡéans de Ṡeán a ḋ'ḟeiscint ar an árdán=ana-úntas, ana-naiṫ: ṫógas ana-ċeann do.

SIAR—An raġair go Ḃleá Cliaṫ amáireaċ? Ó! beannuím uaim siar é=go deiṁin ní raġad. Tá an focal san ana-ḟada siar im ċeann, agus ana-ṁúċta ann. Nuair a fuaireas an buille cuireaḋ bannda (stráice, fáisceán) trearsna siar ar m'éadan. Ḃí sé siar go maiṫ san oíċe nuair a ḃriseamair suas (nuair a ċuireamair na cártaí uainn)=fada amaċ go maiṫ. Nó siar amaċ san oíċe. Ḃeannuíos uaim siar an leaḃar a ḃí sé á ṫairiscint dom=ċuireas uaim é. Ċaiṫeas an copán, an buideál, siar orm héinig=ḋiúgas é siar isteaċ im scórnaiġ. Ḃeannuím uaim siar sib (nó soir nó aon treó eile)=mo ḃeannaċt ċúġaiḃ sa treó san—pé ball 'na ḃfuil siḃ. Ḃíodar ag leanúint siar amaċ ar an áiteaṁ=ana-ḟada: i ḃfad. Ḃé an cuiṁneaṁ ba ṡia siar im ċeann é. Tá an focal siar go léir im ċeann, ċó fada siar nać féidir liom é ṫaḃairt aniar. Ag dul i ḃfeaḃas siar (nó síos?) atán tu=i gcóṁnuí. Ag dul i ḃfeaḃas siar siḃ=atán siḃ. Leanas siar amaċ ar an mbóṫar=siar go dtí n-a ḋeire, nó ana-ḟada siar. Táim anso caite siar sa leabaiḋ is gan aon ṁaiṫ ionnam. Ḃí Máire ag míogarnaiġ ar an gcaṫaoir agus ar deire ṫuit a ceann siar léi=siar ar ḋruim, nó de ḋruim, na caṫaoireaċ. Tá a ċeann siar síos leis is é 'na ċola. Ḃí an ḃanaltra ag cur na purgóide siar orm=ag cur orm í ṫógaint. Tá an fear boċt san siar ar an saol=iarsma den tsean-aimsir seaḋ é: níl sé ar ċóṁ-imeaċt leis an saol atá anois ann. Tá sé ċó maiṫ ḋúinn gan ḃeiṫ siar ná aniar leis an scéal (leis an ngnó, leis an gcúrsa, le h-éinní) aċ gnó glan a ḋéanaṁ de=gan ḃeiṫ ag gíotáil air aċ é ċríoċnú amaċ. Ní fearra ḋom ḃeiṫ siar is aniar leis an gceaċt aċ é ċríoċnú amaċ d'aon scríb aṁáin. Ní ḃeaḋ siar ná aniar leis aċ —. Táim ag dul siar im ġoile=mo

goile ag imeaċt uaim. Tá an bó ag dul siar 'na cuid bainne. Má ṫagan tu isteaċ anso nuair a beaḋ san obair cuirfiḋ tu siar ar mo ġnó me, nó im ġnó. Táim siar go maiṫ (im ṡláinte, im ġnó, ar aon tsaġas slí) ag an mbreoiteaċt. Ċeangluios an t-arrún siar féin ċom. Ní fearra beiṫ siar is aniar go deó leis an droċ-scéal san=ag tarac ċúġat i gcóṁnuí ar an ndroċ-scéal céadna san. Ḃí sí ag imeaċt is ribíní siar léi (ag an ngaoiṫ). Tá an abairt sin siar agat=spalla éigint airti: gan beiṫ ċó fada is ba ċeart di a beiṫ. Cur-siar ar na prátaí seaḋ gan a ndóṫin gas beiṫ orta: ar an iascaire seaḋ gan a ċeart fearrais aige: ana-ċur-siar ar éinne sead ceal misniġ=rud a ċoimeádfaḋ siar é: a ċoimeádfaḋ (siar) é ón bfeabas ceart, ón bfeabas a béaḋ i gceist muna mbéaḋ an ċúis sin. Cur-siar orm agus ar mo ġnó seaḋ gan me beiṫ ar fóġnaṁ. Tairig do ċosa siar ón dteine. An té a bíon 'na roilleán bíon sé siar as éifeaċt, i n-éifeaċt=gearra, gan a ċeart di aige. Tá an bó siar 'na cuid bainne inniu pé rud atá uirti. Táim siar sa tsaol=boċt: gan eiriġe an tsaoil liom. An focal atá ráite is deacair é ṫarac aniar=é ċasa: é ċur ar neaṁ-ní. Táid ana-ṡiar as an saol=an saol beiṫ ag dul 'na gcoinniḃ go mór (nó feic an abairt den tsaġas céadna tuas).

SIC-ḂEIRIṪE—Tá tá prátaí, an feóil, sic-ḃeiriṫe agat=seana-ḃeiriṫe, ró-ḃeiriṫe, beiriṫe an iomarca: beiriṫe amaċ is amaċ.

SICIDIÚIR—Tá mo ḃean 'na sicidiúir sa ċúinne (in sa gcúinne) agam=suarac, gan ṁaiṫ, gan sláinte. Tugtar ar gaċ saġas ainmí é, agus is féidir leis beiṫ 'na ṡicidiúir aċ é beiṫ gan ṁaiṫ, gan fuinneaṁ, agus é beiṫ beó. Tá na bláṫana a cuirear 'na sicidiúirí=gan neart ionnta ná fás ná borra fúta.

SÍFIREÓIR—Is éaċtaċ an sífireóir, an sífireóir duine, tu=mion-ċúntaisí agat ar ṁórán rudaí, nó cúntaisí agat ar a lán mion-rudaí, agus gan aon ana-éifeaċt le ṁórán den eólas. Tá sífireóir ar an mbaile seo go bfuil cuiṁne riaṁ aige=seana-ċúntaisí, seana-scéala, seana-ċuiṁne aige ar ṁórán niṫe: béaḋ fios aige an gaol a béaḋ idir

na ḋaoine: caṫain a ṫárlaiġ so súḋ is súḋ is so agus gaċ aon ní mar sin: abróċ leat gaċ ar tuit amaċ leaṫ-ḃliain ó soin, nó fiċe bliain.

SÍFIREÓIREAĊT—Ní gá ḋuit ḋul ċun sífireóireaċta ar faḋ ar an scéal=ḃeiṫ ag ḋul isteaċ ró-ṁion ann. Tán tu ag ḋéanaṁ an iomarca sífireóireaċta ar an gcúrsa=ag taḃairt an iomarca ḋe sna mion-ruḋaí ar barra. Ḃíomair i ḃfaḋ ag sífireóireaċt ar conus a ḃí cúrsaí an airgid eadrainn=ag taḃairt na gcúntaisí ċun cinn: á plé caṫain a ḋíolaḋ é seo is é sin, cad a fuaireas uaiḋ, cad a fuair seisean uaim, agus mar sin tríd síos go mion cruinn. Ag sífireóireaċt timpal an airgid=ag scrúḋú mórán póirsí timpal air. Is mó uair an ċluig a ṫugas féinig is Tomás ag sífireóireaċt ar an nGaoluinn, ar na focla=á ḟocrú cad ba ċiall leis na focla agus conus a ċuirfá ag obair iad is á mion-scrúḋú. Cuir uait do ċuid sífireóireaċta a ḃaineann leis an seana-ṡaol.

SILIM—Tá an coirce silte ċeal é ḃaint=na gráinníaċa tuitiṫe ar an dtalaṁ. Ṡileadar a gcuid uisce le sceiṁle is scannra. Tá an coirce ag sile: tá sé ana-ṡilte; tá mór-ċuid de silte. Mar an gcéadna, tá sé ana-luiġte (ag an mbáistiġ, cig.). Tá an gráinne silte as. Táim silte ag an ocras=tuitiṫe, imiṫe, an fuinneaṁ imiṫe asam. Nuair a ṫána isteaċ ón mbáistiġ ḃíos as an sile maol-ḃáite (nó ḃíos maol-ḃáite)=me ḃeiṫ ana-ḟliuċ: ḃíos sa tsile. Tá mo láṁ ar sile síos liom le seaċtain toisc í ḃeiṫ gortuiṫe. Tá sile ag teaċt as mo ṡróin le slaġdán, de ḋeascaiḃ slaġdáin=tá sí ag sile. Ḃí an sile as mo ċuid éadaiġ, as mo ṡróin=an t-uisce ag sile asta (síos). Ḃíos ag sile allais=á ċur go tiuḃ: an t-allus ḃeiṫ liom. Tá a ceann ar sile anuas—gé a ḃí ar croċa.

SILÍN—Táid 'na silíní searḃa agam=ruḋaí go ḃfuil ana-ḋúil agam ionnta aċ náċ féidir liom teaċt orta. Sé dálta an ṁada rua is na silíní agat é=an rud náċ féidir teaċt timpal air a ċáine. "Silíní searḃa," arsan mada rua.

SÍN—Níl aon tsín is measa ná an sioc (=droċ-aimsir),

aċ buaḋan an tsíor-ḃáisteaċ air. Is éaċtaċ an tsín ḃáistí í =báisteaċ trom, nó báisteaċ is gaoṫ. Is eaglaċ an tsín í =sín a ċuirfeaḋ eagla ort. Dún an ḟinneóg: tá sí ag tarac na síne isteaċ ón spéir=gaoṫ is báisteaċ: sneaċta. Níl aon tsín is fuaire ná an sioc. Má tá droċ-falla i dtig bíon sé ag tarac na síne isteaċ, leis.

SINE—Sine seáin=an rud beag a ḃíon le feiscint ṫiar i scórnaiġ duine: bíon ar sile anuas ón gcarabat (carbal). Tá an tsine seáin atuiṫe anuas ar an dteagain agam ṫiar i mbéal mo scórnaiġe.

SÍNEÁIL—Díon seómra: nó, falla aḋmaid idir ḋá ṡeómra.

SÍNIM—Níl síne ná seáine á ḋéanaṁ agam an aimsir seo=níl faic. Táim sínte is seáinte mo ḋóṫin=strus mo ḋóiṫint oibre orm, is é am ṫraoċa go maiṫ. Ṡíneas an bata go teann te leis an asal nuair a ṫáinig an stailc ann=an bata a ċur 'na luiġe go dóite air. Ba beag nár ṡíneas an bata le cliaṫáin na bó. Sín an bata leis an ndial agus pleannc an droċ-ṁúine as.

SÍNSEARAĊT—Tá an Ġaoluinn fé ḋroċ-ṁeas le sínsearaċt=le fada fada: le fada blianta, tamal fada blianta (de ḃlianta). Níl aon ana-ṡínsearaċt ag baint lem ċine=nílid ann ana-ḟada. Gustal gan sínsearaċt ní fuirist é d'úmpar.

SÍOB—Ṫug sé síob 'on mbaile ḋom=marcuíoċt. An mbeiḋ síob agat?

SIOḂÁN—Sioḃáinín an ċlúiṁ=Seáinín an ċlúiṁ: péist a ḃíon ag imeaċt is clúṁ duḃ air. Sioḃáinín buíḋe=éan go mbíon a ḃurlaċ (ḃrollaċ) buiḋe.

SIOC—Ḋein sé sioc aréir. Tá ana-ṡioc déanta aige. Aimsir ṡeacúil í seo.

SÍOĊÁIN—Ṫánadar ċun síoċána le ċéiliġ is ḃí triúr ón dtaoḃ ar láṫair na síoċána. Nuair a ḃí a ṡíoċáin

déanta le Dia aige fuair sé bás. Ní mór dom dul 'on tréipéal (páipéal a deirtear) ċun m'anam a ḋéanaṁ is síoċáin le Dia=mo ċúntaisí a socrú le Dia is maiteaṁnaċas a ḋ'ḟáil im peacaí (matúnaċas).

SIODAR—Siodar-ġaoṫ=gaoṫ cuíḃraċ láidir. Is mór an tsiodar-ġaoṫ atá ann ó ṁaidin=é ag séide ceart go leór. Ag éiriú ċun siodar-ġaoiṫe atá sé.

SIOLG—Ḃím ag siolg go minic=ceal a ḃeiṫ orm.

SIOLGAIR—Táid siolgair go maiṫ=ana-olc as.

SIOLGAIRE—Duine a ḃíon siolgair: go mbíon ganntar air. Siolgaire boċt annróaċ ocraċ=go mbíon earḃa air. Siolgaire, leis=duine stuamḋa seasaṁaċ rígin, agus ḃíṫear á ṗlé cioca is fearr é nó an sealgaire.

SIOLGAIREAĊT—Ḟeic siolgaire. Táim ag siolgaireaċt le seaċtain 'e ċeal aon ḃlúire tobac, nó éinní—tae nó faic=ag imeaċt fé ġanntar. Nuair a ḃíon duine ar ḋroċ-ḃia ḃíon sé ag siolgaireaċt—é sin nó an bia ḃeiṫ gann.

SIOLLA—Tá ana-siolla aiġnis fúṫ=ana-ċuid: ana-imeaċt: ana-ḟlúirse. Siolla, leis=scríb ceóil. Tá siolla maiṫ fúṫa ó ṁaidin=géar-imeaċt—cainnte nó oibre! táid ag imeaċt nó ag obair nó ag cainnt go tiuḃ: ba ḋóiġ leat orta go raḃadar cruaḋógaċ. Is éaċtaċ an tsiollaireaċt cainnte atá aca=cainnt tiuḃ, nó cainnt ṁear gan aon stad. Ḃí ana-siolla cainnte fén mbacaċ=ana-ruiṫ.

SIOLLAIREAĊT—Níleann tu aċ ag siollaireaċt gan éifeaċt=ag stealla amaċ na cainnte go tiuḃ te gan aon stad ná laga do ṫeaċt ort. Ḃíon siolla cainnte fé n-a leiṫéid is is siollaire é héinig. Ḟeic siolla.

SIOLLÁN—Ċuirfeaḋ sé an siolán fúm dá ḃfuiġeaḋ sé an cotrom ċuige=an córda a ċroċan na daoine: ċroċfaḋ sé me: socróċ sé liom.

SÍOLṀAĊ—Nára maiṫ a raġaiḋ do ṡíolṁaċ=go dtéiġiḋ do ṡíolṁaċ go h-olc—sé sin do ṡlioċt, do ċlann, na daoine a ṫiocfaiḋ id ḋiaiḋ.

SÍOLRUIĠIM—Níl aon ṁaiṫ ionnam ċun prátaí ná éinní a ṡíolrú=a ċur ag fás: a ċur ag dul i líonṁaireaċt. Tá na préaċáin ag síolrú go tiuḃ toirc gan na gunnaí ḃeiṫ ann=ag dul i líonṁaireaċt.

SÍOLUIĠIM—Níl Éire ag síolú ċuige (=i n-aoċor) an aimsir seo, aċ tá síol na h-Éireann ag síolú i n-áiteana eile. Tá na coiníní ag síolú go tiuḃ ar a ṡon go mbítear á ṁarú. Feic síolruiġim. Tá an Ḟrainnc ag síolú 'e ḃreis ar Ṡasana=ag dul i líonṁaireaċt. Ḃíon gaċ iasc ag síolú gaċ bliain=breis do ṫeaċt orta.

SÍOMÁDUIḊE—Duine neaṁ-anamúil ċun gnóta, nó ċun éinní: duine mall: ní tuitfeaḋ aon obair leis. Ní ḃeiḋ éinní scríoḃta agat go deó, a ṡíomáduí.

SÍOMÁDUÍOĊT—Ní ag obair a ḃíon tu aċ ag síomáduíoċt=ag obair go neaṁ-anamúil, go mall dúr. Ḃíos ag síomáduíoċt liom ar scoil=ag gluaiseaċt go mall rígin. Ag síomáduíoċt ó scoil=ag éaló, agus gan sa tsiúl aċ marḃ-ġnó (mara-ġnó) de ṡaġas éigint—ḃeiṫ caite cois claiḋe nó cúrsa éigint eile gan anam.

SÍON—Ṫána ó ṫaoḃ na síne go taoḃ na fotana=an taoḃ go mbíon an ḃáisteaċ is an ġaoṫ is an sneaċta.

SIOPA—Nuair a ḃíos ag cur Eiḃlín go dtí an gcloċar ṫugas isteaċ 'on mbaile mór í is tairiġíos tríd an siopa í=fuaireas sa tsiopa gaċ ball éadaiġ dí is gaċ ní a ṫeastuiġ uaiṫi: gaċ ní a ḋ'fáilt nua dí. Níor ṁaiṫ liom duine a ṫarac tríd an siopa anois mar tá na h-earraí ró-ḋaor. Tá sé de ċuma ort gur tairiġíoḋ tríd an siopa tu inḋé tán tu ċó galánta san.

SÍOR—Ag dul i ḃfeaḃas síor me, ag dul i ḃfeaḃas síor atáim=i gcóṁnuí. Feic sias.

SÍORUÍOĊT—Is anaṁ a ṫagan éinne ṫar n-ais ón síor-uíoċt=ón ṡaol eile. Táim ag treaḃa (liom) ar an síoruíoċt =ar an mbás, ag déanaṁ ar an mbás. Tá Dia ann an uile ṡíoruíoċt roimis an uile ṡaol=ċó fada is atá fada ann: níos fuide ná mar a ḋ'ḟéadfá a ṫuiscint.

SÍOS—Fuair na prátaí ana-ḃrise síos aréir ón ngaoiṫ= deineaḋ iad do ḃrise síos go mór. Tógan sé rógaire ċun rógaire eile a ċur síos=a ṡáru, greim a ḋ'ḟáilt air, an lá a ḋ'ḟáilt air. Táimíd ag dul síos san imirt is caiṫ-fimíd tabairt suas=tá ag dul ró-ḋian orainn, tá an lá á ḋ'ḟáilt orainn: sinne beiṫ ag cailliúint. Níor ċuaiḋ an ċainnt (nó éinní) síos ró-ṁaiṫ liom=níor taiṫn go ró-ṁaiṫ liom. Níor ċuaiḋ an ḟeóil síos go maiṫ liom, ná na milseáin, mar d'iṫeas an iomarca díoḃ=ġoill an ḟeóil is na misleáin orm. Ḃíos á ṁola go binn is ċuaiḋ san síos go h-éaċtaċ leis. Ḃís a ḋ'iarraiḋ me ċur síos=me ísliú, mo ċreidiúint a ḃrise, a ḋúḃaċtaint. Tá an mála plúir ana-fada síos is gan é againn aċ seaċtain=mór-ċuid de iṫite. Tá sé síos go dtí n-a ḃun, beag náċ. Tá sé ṫíos ar fad, agus sin é an críoċnú a ṫéiġean ar gaċ mála= gan aon faic fágṫa ann, é croiṫte amaċ. Dá mbéinn déanaċ don dtraen ní raġaḋ sé síos liom i n-aoċor. Tá mo ṁisneaċ síos go maiṫ i ndiuḃ=íseal, briste. Is minic síos droċ-ḃean tíġe—síos ón dteine is ar fuaid na cistine =deinean sí mórán imeaċta ar fuaid na cistine: tógan sí trí truis ċun gnó an t-aon truis aṁáin ag an ndeiġ-ḃean tíġe a ḋéanaṁ. Tá an taoḃ síos suas den ḃfear boċt= tá sé iompuiṫe taoḃ síos suas, bun-ós-cionn—dá ndeinfí díoḃáil mór ḋó, a ḃean do ḋ'ḟáilt ḃáis, nó aon droċ-ní mór. Táim tríd an dtalaṁ síos le náire=ana-náire ḃeiṫ orm: oireaḋ san go raġainn síos tríd an dtalaṁ ċun me héinig a ċur i ḃfolaċ. Cuir síos do ṗeacaí=innis iad: tabair amaċ iad—sagart ag éisteaċt faoisdine a ḋéarfaḋ. Ċuaiḋ mo ṁisneaċ síos nuair a ċuala an droċ-scéal. Ṫug na saiġdiúirí an taoḃ síos suas dom ṡeómra=gaċ ní a ċur bun-ós-cionn ann: é réaba. Tá an taoḃ síos suas dem ṡeómra aca. Tá síos suas orm le seaċtain=gan an goile ḃeiṫ socair agam: an bia a ṫéiġean síos tagan sé aníos arís: nó cur-amaċ is buinneaċ ḃeiṫ ann i dteannta a ċéile. Tá an dorn prátaí luaṫa a ḃí agam síos go dtí

an gcré ag an sioc, ag an asal=dóiġte síos, nó ite síos. Ṫugas an taoḃ síos suas do Ṡéamas le h-aon ḃuille aṁáin=leagas é. Scríoḃ an ceaċt go tapaiḋ is ná bíoḋ aon tsíos suas agat leis=giotáil: ḃeiṫ suas is anuas leis: gan ḃeiṫ ag spreóitreáil air. Ní raiḃ aon tsíos suas agam leis an ngnó aċ ċríoċnuíos amaċ é d'aon scríb aṁáin. Ní ḃeiḋ aon tsíos suas agam leis an ḃfear san=deiġleáil, nó deiġleáil ar feaḋ tamal aimsire.

SIOSMAIREAĊT—Cuiriḋ uaiḃ an tsiosmaireaċt ansan=cogarnaċ: cainnt íseal le ċéile nuair a ḃíon an anál ag feaḋuil amaċ as an mbéal.

SIOSMAIRT—Ḃí ana-siosmairt cainnte aca=daoine ḃeiṫ ag siosmaireaċt: scata páirtí, cig., ag meaḃrú rud éigint, nó garra daoine is gaċ éinne ag cur a scéil ḟéinig i n-úil sa tslí seo ṫuas. Cliosmairt agus gliosmairt dá focal eile air.

SIOT—Ḃí siot fuaim foṫram ar fuaid an tseómra=ana-foṫrom. Leanaid na focla san i dtriúr a ċéile.

SIOTA—Sin peata, nó an téad beag a ċoimeádan an seól i mbád: ceanġluíon sí eirball an tseóil ṫíos.

SIOTALAĊ—Ḃalcaire tútaċ de ḋuine: duine maiṫ garḃ reaṁar: alpaċán de ġarsún (nó de ġearrċaile) go mbíon an ḟeóil go maiṫ air.

SISÉAL—Ceann d'úirlisí an triúinéara.

SISIÚRTA—Tán tu sisiúrta=géar sa teangain: gearra is saor in sa gcainnt agat: gan an t-aiġneas sa ḃfraoċ ort nuair a ṫeastuíon sé.

SIÚḂAL—Ar ċualais aon scéal nua ar do siúlta, id siúlta, trís do siúlta?=nuair a ḃís san imeaċt mar seo is mar siúd: it 'imeaċtaí. Nuair a ḃíon scéal (nó éinni) ag imeaċt ar siúl ba ṁaiṫ liom greim a ḋ'fáilt air=san imeaċt, sa tsiúl. Ḃí siúl maiṫ fén ngluaisteán, fén árċaċ=gluaiseaċt. Scaoileas litir sa tsiúl ċúġat inné

=ċuin siúil. Ní gá dóiḃ aċ méar a leaga ar a ċéile agus siúd an ḃruiġin sa tsiúl eatorra=ar bun, ag imeaċt. Tá ana-ṡiúl cainnte fút=gluaiseaċt. Feic siúḃlóid.

SIÚḂLÓID—Bím ag siúlóid oiċe=ag siúl san oiċe, ag siúl oiċe. Cuir uait an tsiúlóid oiċe. De ṡiúlóid oiċe a ṫánag ón Scairḃ go h-Inis.

SIÚD—Dubairt leis so nó siúd de rud a déanaṁ=é seo nó é siúd: sagas éigint. Táim níosa fearr ná tu mar seo is mar siúd=ar an slí seo is ar an slí siúd! ar gaċ uile ṡagas slí. Is mó é mo ṡeómra ná do ṡeómra-sa mar seo is mar siúd. Conus é siúd a ḃí an scéal agat?=cad é an tslí siúd a dúḃrais a ḃí an scéal agat—ag tagairt d'insint éigint a tugaḋ ċeana ar an gcúrsa nó ar an scéal?

SIÚICRE—Níl blas an tsiúicre ar an dtae. Tá an iomarca siúicre ar an dtae. Siúicre rua=an siúicre a ḃíon sagas buíḋe i n' féaċaint. An siúicre coitianta=siúicre bán a ḃíon 'na ġráinniaċa beaga. Siúicre bán. Siúicre na sagart=an sagas a ḃíon 'na ċnapánaiḃ. Cuir siúicre go leór ar do ċuid tae.

SIULPAIM—Tá an gaṁain ag siulpa na bó, an t-uan na caoraċ, an coileán an ṁadra=ag deól nuair a ḃíon an bainne gann ag an máṫair. Ṡiulp sé í. Tá an bó siul-paiṫe. Ṡniug an cailín an bó is ansan ṡiulp an gaṁain í=ḋeól pé deór (diúr) a ḃí fágṫa. Ní ḃfuairear dom ḃreicfearta aċ siulpa beag bainne=braon beag. Ḋeinear an bó a ṡiulpa tréis í ċrú.

SIÚRÁIL—Táim i n'aṁras láidir gur tusa dein é aċ níl aon tsiúráil ċeart agam air=deiṁniú. Dá mbeaḋ aon tsiúráil ċeart agam id ċoinniḃ ġeófá uaim é. Tá sórt siúrála agam air aċ ní leór é.

SIÚRÁLTA—Ċó siúrálta is atá an ġrian an an spéir: ċó siúrálta leis na réiltíní, le bás=le h-aon rud riaṁ.

SLADUÍOĊT—Eiriġ as an sladuíoċt=robáil, bitún-tuíoċt, an sagas is tofa den ngoid.

SLAĠDÁN—Is minic a fuair duine fuaċt is nár ṫáinig sé ċun slaġdáin dó.

SLAIMICE—Slaimice feóla nó cabáiste=blúire a ḃíon bog liobarnaċ. Ní tugtar slaimice air go mbíon sé bog beirite, aċ ḃéaḋ sé aṁlaiḋ, leis, sar a mbeireófaí i n-aoċor é. Tá an cabáiste 'na ṡlaimice. Maiteas an tslaimice. Fág an áit, a ṡlaimice=gamal liobarnaċ bog baoṫ, gan ḃeiṫ fáisciṫe. Tá slaimicí éadaiġ orm=éadaiġe giobLaċa boga. Ḃearraiġ na slaimicí sin dem ċasóig=giobail.

SLAIMICEÁIL—Ḃí sé ag slaimiceáil an ḃíḋ ar a ḋíċeal=á alpa is á sluga is á ċur siar go tapaiḋ gan slaċt, gan é ġearra go mion deas. Ḃíos ag slaimiceáil liom ar mo ḋíċeal. Slaimiceáil ċúġat é sin is brostuiġ=caiṫ isteaċ ċúġat héinig gan ḃeiṫ ró-airiteaċ. Tá an méid sin slaimiceálta agam.

SLAIMICEÁLTA—Tá an feóil slaimiceálta (nó an t-éadaċ, nó duine)=ḃeiṫ briste giobalaċ straċaite. Tá an aimsir ġránna priosalálta slaimiceálta=fliuċ salaċ bog. Tá an lá slaimiceálta salaċ.

SLÁINTE—Is milis an rud an tsláinte. Nílim baoċ dom ṡláinte mar níl sí ar fóġnaṁ. Ní tiocfair ċun do ṡláinte arís mar tán tu ró-imiṫe=ní ḋeinfiḋ tu teaċt suas ceart ná teaċt ċun cinn. Sláinte gan slaġdán ċúġat. Sláinte na ḃfear is go mairiḋ na mná go deó=sláinte a óltar uaireanta. Fé ṫuairim do ṡláinte, a ṁic ó. Nó "do ṡláinte": nó "sláinte ṁaiṫ." Sláinte 's saol ċúġat is tréiṫe maiṫe; is tréis do ṡaoil duit bás gan peaca. D'ólamair sláinte na sár-ḟear, sláinte Ṁáire. Tar id ṡláinte. Dá ndeineaḋ duine sraoṫ is é breóiṫe deirtear gur briseaḋ ar an mbreóiteaċt é is deirtear "tar id ṡláinte" (i tsláinte). Deirtear é le h-éinní a ḃéaḋ gaḃṫa ṫairis an anaċain nó tréis triail nó cruaċás nó galar a ċur de. Déarfaí le duine a ḃéaḋ tréis rás a ċríoċnú, nó turas fada a ṫabairt nó éinní mar sin. Níl aon pioc den tsláinte fágṫa agam.

SLAMÁS—Tá slamás gas ar na prátaí=gais faiḃre boga. Níl insna gais sin aċ slamás. Tá na prátaí 'na

slamás. Tá an iomarca slamáis ar an ngort=saiḃreas barra. Tá na prátaí 'na slamás fuar-ḃeiriṫe—prátaí a ḃéaḋ beiriṫe fuar le fada=i n-aon ḃrat trom saiḃir amáin. Níl na prátaí ró-ṫrim agaiḃ? Níl: prátaí slamáis seaḋ iad=ḃí an iomarca de sna gais orta. Gas slamáis=gas (árd) bog lán d'uisce. Ní gá ḋuit dul ċun slamáis ar an ḃfeóil, ar aon tsaġas bíḋ=an iomarca de a ċaiteaṁ. Ná téir ċun slamáis ar an móin=gan an iomarca di a ċur síos. Ar an airgead=gan é (nó an iomarca de) a ċaiteaṁ go bog. Is féidir an focal slamás do ċur ag obair ar aon tsaġas tora (coirce, cig.) a ḃéaḋ ró-saiḃir. Ḃíon tor slamáis ar gaċ aon tsaġas díoḃ. Tá slamás breá gruaige agat.

SLÁN—Slán an ḃó: nó, slán máṫair an ḃainne=gura slán—deirtear nuair óltar deoċ ḃainne. Fuairear seilḃ ṡlán sa talaṁ=seilḃ ċeart iomlán nár ḃaol dom í ċailliú-int. Fuair an fear boċt bás gránna, slán mo ċómarṫa (nó, slán ár gcómarṫa)=cainnt a deirtear nuair a bítear ag tráċt ṫar duine a fuair bás nó gur ṫárluig droċ-ní éigint dó. Tá cos ṫinn ag Pádraig go ḃfuil mannta maiṫ airti, slán mo ċómarṫa. Tugaim mo ṡlán fút, beirim mo ṡlán fút=dein do ḋíċeal (is do ṁíle díċeal): níl aon ḃeann agam ort ná ar do ḋíċeal: mise is beag beann ort: is beag mo ḃeann ort. Tógfad an lampa as do ṡeómra. A ṡlán fút: nó a ṡlán fút é ḋéanaṁ, é ṫógaint=tugaim (nó beirim) a ṡlán fút é ṫógaint as mo ṡeómra.

SLÁNUIĠIM—Tátar ag déanaṁ cleaṁnais aċ níl sé slánuiṫe fós=críoċnuiṫe amaċ. Slánóċad (slánód) céad má ḃíon an tsláinte ar fóġnaṁ agam=mairfead leis an méid sin aoise. Níor ṡlánuíos uair a' ċluig sa tig=níor ċríoċnuíos, níor tugas amaċ.

SLAOD—Ḃíos im ṡlaod colata=cnap colata, trom-ṡuan a ḃeiṫ orm. Táim i n-aon tslaod aṁáin=gan ḃeiṫ anamúil; marḃ ag cola nó slaġdán nó ḃreóiteaċt, nó éinní: ḃéaḋ duine aṁlaiḋ dá mḃéaḋ sé lasta suas is cuma ḃreóite air. Tá a ċuid gruaige ag imeaċt i n-aon tslaod aṁáin le gaoiṫ=i n-aon ḃrat aṁáin.

SLAT—Tá an naoṁóg lán go slait=lán go barra, lán suas. Tá an leabhar nótaí lán go slait=líonta lán amaċ. Mar an gcéadna béaḋ mála, mo ċeann, béal, bolg, lán go slait. Cad tá ar an slait do (de) san ?=an mór a ċosnóċ slat de (d'éadaċ, cig.) ? Ċeannuíos an capall ar slat-ṁarga=ar ana-ṁarga! saor go maiṫ. Slat na croiċe =an tslat a bíon ag imeaċt trearna agus go mbíon an raca (raca na teine) air.

SLEAḂAC—Tá ana-sleaḃac san áit, sa ḃóṫar, ar an gcnoc=isleán, fánaid. Ċuireas sleaḃac maiṫ orm héinig =leaṫ-ċeann, leaṫ-taoḃ : me héin nó mo ċeann a ċaiṫeaṁ amaċ nó cliaṫánaċ ag cainnt nó ag éisteaċt. Tá sleaḃac ort ċun aiġnis. Ḃí faid mo ḃaire de sleaḃac uirṫi=a ceann sáite amaċ an faid sin aici, nó a ceann ar a ḃais is é sáite amaċ an faid sin.

SLEAḂACAIRE—Duine go mbéaḋ agaid caol air : béaḋ a ḃéal is a smig ag caolú amaċ—nuair a ḃéaḋ sé ag cainnt, aċ go h-áiriṫe.

SLEAṀAIN—Íosfaḋ cat sleaṁain féin páideóg=iṫean cat ciúin féin im : cuma ṁacánta beiṫ air. Tá an buaċaill úd slím sleaṁain=glic : agus cuma féiṁ dear ṁacánta ar an dtaoḃ amuiġ aige. An taoḃ sleaṁain amaċ is an taoḃ cam isteaċ=imeaċt an rógaire, an té a ḃíon glic. Coimeádan sé an droċ-ṁianaċ gan tearbáint.

SLEAṀNUIĠIM—Ná sleaṁnuiġeaḋ aon focal uait=ná riteaḋ ort, ná scéiṫeaḋ. Ḃí an páirc sleaṁain is baineaḋ sleaṁnú asam=sleaṁnuíos. Ḃí an fairrge garḃ aċ tá sí ag sleaṁnú arís=ag eiriú sleaṁain. Tá an lá ag sleaṁnú ṫarainn, nó uaim=ag imeaċt (i gan fios). Tá an lá sleaṁnuiṫe uaim=imiṫe, caiṫe, i gan fios dom. Taḃair aire dot' sláinte mar ní ḃraiṫfá ag sleaṁnú uait í. Ḃaineaḋ sleaṁnú aisti—as mo ṫeangain=d'imiġ cainnt ná raiḃ oiriúnaċ orm : scéiḋ cainnt orm.

SLEANNDAR—Tá sleanndar sróna ort=cainncín fada caol.

SLÍ—Seaċain tu héinig air sin: tá an dá ṡlí aige=an dá taoḃ: tugan sé an dá taoḃ leis. Ḃí fios slí an tsagairt againn roim ré=ḃí ḟios againn cad é an saġas slí a ḃí aige, cad é an saġas meóin is béasa is mar sin. Ḋíolas púnt ar na bróga is ní raiḃ san ar an slí=gan ḃeiṫ ró-ḋaor ná ró-ṡaor. Ní fearr slí a d'ḟéadfá tarac ċúgat (nó ort) ċun tu héinig a neartú ná siúl fada a ḋéanaṁ gaċ lá=seift, imeaċt. Níl na cosa ar an slí agat=ḃeiṫ bun-ós-cionn! nílid, cis, ró-ṁór. An tslí ḋíreaċ is fearr=an tslí ṁacánta. Tán tu go mór ar an slí sa ḃfreagra=amú. Ní ceart duit tu héin a ċur ar do ṡlí ar ṁaiṫe liom=ar an slí a ḃéaḋ réiḋ ḋíreaċ róṁat: breall do ċur ort héinig. Cuir slí ar an dtreasc=an faor do ċur uirṫi i gceart: í ḟocrú ċun oibre. Raġad aḃaile amáireaċ ar aon tslí=aċ go h-áiriṫe, pér doṁan é: ar ċú nó ar ċlear. An tslí a ḃím ar maidin ḃím tráṫnóna =ḃím tráṫnóna fé mar a ḃím ar maidin. Ní mór dom slí a ċur ar an dtreasc mar tá sí ró-ḋoċt ċun dul tríd an adṁad. Táim sásta liom héinig i n-aon tslí ná béinn i ḃfiaċa=aċ gan fiaċa ḃeiṫ orm. Tá daoine ann a ṫaḃarfaḋ na seaċt sliṫe isteaċ ċun rud a rá nó a ḋéanaṁ=ḃéaḋ an oiread san sliṫe aca ċun —. Ní féidir liom camán a ḋéanaṁ toisc gan an tslí agam ċuige=na h-úirlisí, na fearaistí. Níl slí agam ar rud=cóir, neart, cotrom, nílim ábalta air. Níl an tslí agam ċun fear a tarac ná cleaṁnas a ḋéanaṁ=níl capall agam ná airgead. Níor ċuala an focal ar aon tslí go gcuiṁníġim air=ċó fada is is féidir liom é ṫaḃairt ċun mo ċuiṁne ar aon tsaġas slí. Ḋeinfinn mo ṡlí leis an mḂéarla=mo ġnó. Ḃíos sa tslí is go mb'ḟearr liom ḃeiṫ marḃ=i slí go —. Nílim leaṫ-ṡlí tríd an gceaċt fós. Tá slí ḃreá ḃog agat, is slí ċráite ċanncarach agam. Ḃíos leaṫ-ṡlí ċun ḃeiṫ ar meisce. Sé do ṡlí-se ḃeiṫ ag imeaċt le h-aer an tsaoil i gcóṁnuí. Imiġ ar do roġa slí: dein an obair ar do roġa slí=mar is maiṫ leat, dréir do toile féinig.

SLIḂIRÍN—Ḃíomair 'nár sliḃiríní maol-ḃáite=fliuċaiṫe go maiṫ. Tá sé 'na ṡliḃirín maol-ḃáite, is é cúnlaiṫe isteaċ is tairrnicṫe caol ag an ḃfliuċa. Táim im ṡliḃirín fliuċ fuar, fáisciṫe isteaċ ar a ċéile. Sliḃín nó slipín, leis.

SLIGIRÍN—Dá mbéaḋ sligiríní ar sile leat, nó ag tuitim arat, ní ṗórfainn tu=na h-órnáidí a ḃíon ar sile síos ar slaḃra uaireadóra, ar fáinní cluas, agus mar sin.

SLÍM—Is slím sleaṁain an bórd é=leiḃéalta, mín, gan ḃeiṫ garḃ: nó tanuí.

SLIMIDE—Seilmide. Náċ tu an slimide!=náċ mall dúr an duine tu—le duine a ḃéaḋ ag teaċt nó ag obair go mall.

SLIMIDEÁIL—Nílimíd aċ ag slimideáil linn indiuḃ=ag gluaiseaċt, ag obair, go mall. Cuir uait an tslimideáil=imeaċt an tslimide.

SLINNEÁN—Tá slinneán na bó ar láir=imiṫe síos ar ionad i slí is go mbéaḋ cos léi níosa sia ná na trí cosa eile.

SLIOS—Tá slios uirṫi ċun cainnte=sleaḃac: leaṫ-ċeann: leaṫ-taoḃ: gob. Ní raḃas riaṁ sa tslios san ó ḋeas=dúṫaiġ, ceanntar.

SLIS—Ḃluire adṁaid ċun éadaċ a níġe.

SLOINNE—N'feadair éinne cad é an tsloinne gur díoḃ tu=cine, muintir. Níl fios agam cad é an tsloinne a ḃí uirṫi=cad é an tarna cuid dá h-ainm, ciaca Dálaċ í nó Ceallaċánaċ, cig. Níl do ṡloinne ar an mbaile seo=duine den tsloinne ċéadna. Daoine d'aon ċine, d'aon ṁuintir aṁáin=d'aon tsloinne aṁáin.

SLUGAIM—Ag sluga bainne=á leigint siar go tiuḃ, agus 'na ṫaoscáin ṁóra. Ḃí sé ansan ag sluga na cainnte=á tógaint isteaċ—gaċ focal de. Tán tu ag sluga na h-imearṫa anoċt=á taḃairt isteaċ ċúġat héinig go tiuḃ: á ḃuaċtaint go léir. Ḃí ana-ṡluga ar iasc tall i Sasana nuair a ḃí an coga mór sa tsiúl=ana-éileaṁ, ana-ṫógaint. Náċ éaċtaċ an sluga atá aca—le daoine amplúla i n-iṫe nó i n-ól=an tslí atá aca ċun rudaí a leigint siar. Ḃíon goilín mór fairsing de scórnaiġ aige n-a leiṫéidí.

**Slugóg**—Ḃain slugóg as an gcupán, as an mbainne=casa diġe, deoċ ná béaḋ ró-ṁór, an deoċ a tógfá d'aon iarraċt aṁáin.

**Sluid**—Agat-sa a fuaraṫas an tsluid=cuid ḋuine eile: rud a béaḋ goidṫe (goitiṫe).

**Slupar-slapar**—Tá slupar-slapar aige sa ṗluda; nó, gaċ aon slupar-slapar=nuair a béaḋ na cosa ag teaċt anuas go trom sa ṗluda, nó san uisce. Ní ag snáṁ atán tu aċ ag slupar-slapar leat.

**Smaċtín**—Smuta reaṁar tútaċ aḋmaid, láṁ ċaol air is tacuíoċt. Smaċtín tobac=blúire maiṫ reaṁar. Smaċtín fir, tairḃ, róin=ailp ṁaiṫ, ceann aca so a béaḋ téagarṫa go maiṫ.

**Smáilc**—Níl smáilc ná smáil ort=níl maisle ná máċail: loċt.

**Smeádar**—Ḃí gaċ aon smeádar aige orm=buille trom maraṫaċ.

**Smeádarálaim**—Ṫugas smeádaráil ṁaiṫ dó=buala tréan dian.

**Sméar**—Tá an oíċe ċó duḃ le sméir=leis na sméara duḃa, le pic. Sméara ciaráin=sméara dúḃa milse, is súile beaga (liaṫróidíní) ionnta.

**Smeara**—Ċuireas smeara féin bróga, fén gcairt. Smeara cairte.

**Sméidim**—Ṡméid sé orm=ḃagair orm, dein ċóṁarṫa dom.

**Smigín**—Tá ait-ṡmigín agam, nó fúm=an tarna ceann díoḃ.

**Smiog**—Níor laḃair sé aon smiog cainnte=aon focal. Ní raiḃ aon smiog aige faid a ḃíos i láṫair=cainnt, foca

cainnte. Níor fan aon smiog agam nuair a ċuala an droċ-scéal.

SMIOLLÓG—An buille a ḋeinfá leis an órdóg is an ṁéar fada, nó le méar na h-órdóige is an ṁéar fada anuas ar a ċéile.

SMIOTAIM—Smiot sé a ċúl ar an ḃfalla: smiotas mo ċos ar an gcloiċ is tá sciolpóg ṁór di: smiotas mo ċeann ar an ḃfárdoras mar ḃíos ró-árd=buaileas. Smiotas mo leaḃar leis an sisiúr=na cúinní a ḃaint de. Smiotfá na cúinní de leis an sisiúr nó le sciain nuair a ḃéaḋ sé ag dul ċun aoise. Bím ag smiota mo ṗinn luaḋa leis an sciain gaċ aon lá is ní fada go mbeiḋ sí smiotaiṫe ar fad agam=caite go bun leis an ḃfaor.

SMÍSTE—Blúire maiṫ reaṁar de rud éigint. Tá smíste maiṫ aráin agam=blúire téagarṫa reaṁar tútaċ. Níl ionnat aċ smíste amadáin=sail amadáin. Is maiṫ an smíste fir tu=fear téagarṫa, bulcánta; balcaire trom fir. Tá sé féinig ansan tuas 'na smíste is ní ḋeinfiḋ sé faic dom=cnapán tútaċ trom leisciúil. Smíste d'aon tsaġas ruda.

SMÓLAĊ—Tuiteas ar mo smólaiġ (smórlaiġ, smúrlaiġ)=anuas ar mo sróin, ar mo ḃéal is m'aġaiḋ. Sí an tsrón a ḋíolan as an dtuitim, aċ go h-áiriṫe. Tuit sé ar a smúrlaiġ amaċ an doras mar ḃuail sé a ċos ar an dtáirsiġ.

SMUGA—Ḃí na smugaí síos ar an leaḃar aige, an rud salaċ. Ḃainfeaḋ an ġaoṫ an smuga díot tá sí ċó fuar láidir san.

SMUILC—Tá smuilc ort=cainncín is béal amaċ ort. Ní bainean sé le greann.

SMUILCEAĊÁN—Duine go mbíon smuilc air. Ceann fírean de sna smuilceaċáin=ceann tofa aca.

SMUIRT—Cuir smuirt ionnat héinig=anam. Duine

gan smuirt é sin=neaṁ-anaṁúil, gan lúṫ 'na láṁa ná 'na ċosa.

SMÚIT—An salaċar beag a ḃíon ag imeaċt 'na ċeó is a ċífá san aer idir tu héin is an teine lá gréine. Tá smúit á ḃaint as na bóiṫre ag an ngaoiṫ=ceó bóṫair. Ḃaineamair smúit as an naoṁóig, as éinní, le bárr siúil=dúiseaċt, rammsaċ. Ḃaineas smúit as an gcapal nuair a fuaireas me héinig sa diallait=ceól. Fuaireas dínnéar breá is ḃaineas smúit ṁaiṫ as=rammsaċ: deineas iṫe maiṫ air. I lár na smúite (an rammsaiġ) do stadas.

SMÚITEÁN—Níl aċ smúiteán gail ag casa amaċ ón dteine=gal beag, deataċ beag. Smúiteán gail atá as mo ṗíp 'e ċeal tobac=marḃ-ġal (mara-ġal a deirtear).

SMÚITIÚNTA—Tá an spéir ana-smúitiúnta=sórt ceóiġ ag imeaċt gan ġrian. Lá smúitiúnta=ceóċ, salaċ. Tig smúitiúnta=smúit ag imeaċt ann is gan é ḃeiṫ geal.

SMÚSAĊ—Ḃaineas smúsaċ as Seán=rammsaċ, ceól, dúiseaċt! Ṫugas greada maiṫ dó. Ċuiteas amaċ ar mo smúsaiġ=ar mo ḃéal is m'fiacla.

SMÚSAIL—Ní deas é an nós ḃeiṫ ag smúsail=duine ḃeiṫ ag súġa suas ċuige. Na daoine go mbíon slaġdán cinn orṫa bíd ag smúsail=ag séide na sróna ċúċa is uata, agus is smúsaċáin iad féinig.

SNÁCÁIL—Tán tu ag snácáil leat leis an ngnó, le h-éinní=ag imeaċt go h-ana-ṁall, ar nós an tslimide. Snácáluí seaḋ an té a ḃíon aṁlaiḋ. Cad é an tsnácáil atá ort?

SNAIḊM—Ḃain an tsnaiḋm den mála=scaoil é. Scaoil an tsnaiḋm ded ḃróig. Snaiḋm singil=ná bíon inti aċ aon tsnaiḋm aṁáin. Glas-ṡnaiḋm=nuair a ḃíon ḋá ċeann díoḃ anuas ar a ċéile is an tarna ceann cruaiḋ (gan ḃeiṫ 'na ṡnaiḋm rutaig). Snaiḋm an gaid=snaiḋm ana-ḋaingean. Tá snaiḋm ar do ḃéal agat an tráṫnóna so =gan tu ḃeiṫ ag cainnt! nó tu ḃeiṫ cúramaċ id ċainnt: nó na beóla fáisciṫe ar a ċéile agat. Ċuir sé snaiḋm ar a

ḃéal ċun an focal a ṫabairt amaċ i gceart=focruiġ é i lí neaṁ-ċoitianta, d'ḟáisc é. Nuair a ṫóg sé an purgóid ċuir sé seaċt snaiḋmeana déag ar (a) aġaiḋ=mórán cumaí mí-ḟástaċta: dein an aġaiḋ do ċrapa isteaċ ar a ċéile. Snaiḋm traenaċ=áit 'na stadan traenaċa: ball teaċta is imeaċta dóiḃ, agus go gcaiṫfá buala amaċ as ceann aca is buala isteaċ i gceann eile.

SNAIḊMIM—Ḃrisear mo ċos aċ tá an cnáṁ ag snaiḋme (snuíme nó snuime) arís=ag dul 'na ċéile. Tá an cnáṁ snaiḋmṫe ar fad (snuimṫe)=ceangailte, dulta 'na ċéiliġ.

SNÁIṪÍN—Ḃainfeaḋ snáiṫín an ceann di—bean go raiḃ muineál ana-ċaol aici. Snáiṫín croċta=an snáiṫín a ċeangluíon an líon den dtéid. Snáiṫín deisiúċáin=an saġar a úsáidtear dá mbéaḋ poll tagṫa sa líon.

SNÁṀ—Táim ar snáṁ, ar snáṁ d'allus, agat=ḃrat alluis orm agat. Ḃíodar ag múine snáṁ géilín dá ċéile=ag múine snáṁa leis an láṁ a ċoimeád fén smigín. D'imíos ar snáṁ dom héinig=ag snáṁ. Tá sé ag snáṁ ana-ḟada amaċ. Ḃfuilean tu ag teaċt aḃaile ón snáṁ?=ó ḃeiṫ ar snáṁ, ag snáṁ. Ḃeiḋ tu tagṫa (tacaiṫe) ón snáṁ sar a mbeiḋ an dinnéar ullaṁ. Ní fada a ḋ'ḟanfaḋ sa tsnáṁ. Táim ag dul 'on tsnáṁ=ar snáṁ. Ṫánag isteaċ ón áit sin amuiġ de ṡnáṁ (do ṡnáṁ a deirtear).

SNÁṀAIM—Ní fada go mbeiḋ an tarḃ snáṁaiṫe isteaċ ċúġainn=snáṁ déanta aige isteaċ ċúġainn. Snáṁas an faid sin ċeana.

SNÁṀÁN—Níl sé aċ ag snáṁán=gluaiseaċt na péiste aige: ag imeaċt go mall réiġin: ag snácáil. Ní leanan mór-ḟuadar aon ċeann aca.

SNAOIḊIM—Snaoiḋean an eitin duine amaċ=caiṫean amaċ: bainean an ḟeoil anuas de sna cnáṁa. Táim snaoiḋte (snuiṫe) anuas de sna cnáṁa ag an obair=gan faic den ḃfeoil fágṫa orm. Tán tu snaoiḋte (isteaċ) go dtí sna cnáṁa=gan faic fágṫa ar na cnáṁa agat. Ḃím am ṡnaoiḋe is am ċaiṫeaṁ amaċ le buairt. Táim ag snaoiḋe is ag caiṫeaṁ=ag dul as, ag loma.

SNAOIS—Tá an léine (nó éinní) 'na snaois=ċó trim (tirim) le snaois: ana-ṫrim.

SNAP—Ḃíon sé ag taḃairt snapana i gcóṁnuí le n-a ṫeangain=ag breiṫ greamana: ag rá cainnteana géara tapúla. Ṫug sé snap orm is gan aon ċúis aige orm. Ḋeinear snap colata=tamall beag, ḋrear, colata. Tá ana-ṡnap aige Seán=é ḃeiṫ go maiṫ ċun greim a ḃreiṫ ar rudaí, ar liaṫróid, cig., a scaoilfí i n-áirde, nó rud ar ċlibirt. Ṫug an gaḋar snap orm aċ ní ḃfuair sé greim.

SNAPAIM—Má ḋeirim focal beag bun-os-cionn ní gá ḋuit me ṡnapa suas mar sin=an focal a ṫógaint láiṫreaċ i slí ṁíċéataċ gránna.

SNAS—Tá ana-ṡnas ar do ċuid Gaoluinne=í ḃeiṫ ana-ḋeas. Níl snó ná snas ort inḋiuḃ=níl aon ḋeárṫaṁ, aon ċló: tu ḃeiṫ ag féaċaint go dona. Níl aon tsnas ar an gcapall=croicean maiṫ. Ní mór do ḋuine cúpla céad púnt ċun aon tsnas a ḃeiṫ air=cuma ċóir: saiḃreas. Snas liaṫ=fás a ṫagan ar ṡeana-ḃróga, leaḃarṫa, is mar sin, nuair a ḃíd i n-áit ṫais.

SNÁṪAID—Ba ḋóiġ leat gur amaċ as an snáṫaid a ṫáinig sé—le rud a ḃéaḋ ana-ċaol. Tá cluṫ nua ag Seán amaċ as an snáṫaid=ċó nua is is féidir a ḃeiṫ: an ċluṫ a ḃeiṫ i n-áirde aige don gcéad lá, don gcéad trus.

SNIG—Snig a deirtear. Tá do ċeann lán de sneáġa=uiḃe beaga go dtagan péistíní beaga asta. Ḃás na snige.

SNÓḊ—Tán tu i snó ṁaiṫ. Tá snó an ḃíḋ ort=cuma. Tá snó an duine ag teaċt ort aríst tréis na breoiteaċta=cuma, gné, an duine. Tá snó na h-aimsire ann anois=an ċuma ba ċeart a ḃeiṫ ar an aimsir. Tá an snó aige anois—ag an aimsir=tá sé go maiṫ: mar ba ċeart.

SNÓḊAĊ—Tán tu deaġ-ṡnóḋaċ go maiṫ=snó maiṫ ort: croicean maiṫ, rian do ċoda ort.

SO—Ḃí so súd is súd is so á rá aige=gaċ aon tsaġas ní:

mórán nite. Ḃíos fásta an leaḃar nó an peann a ṫaḃairt ḋó, aċ teastuiġ so súd (so is súd) uaiḋ=an dá ċeann. Teastuiġ uaiti so is súd a ḋéanaṁ amaċ=gaċ ní. An fíor é sin? So is súd orm gurab eaḋ=m'anam, am briaṫar, gur fíor. So is súd orm go bfuil gluaisteán ag teaċt=t'anam 'on riaċ, má ṁairim beó i fágaim le h-uaċt.

SOBUL—Cuir sobul fút féinig, nó ċúġat héinig, agus bogfaiḋ sé an féasóg. Ḃí sobul cúṁráin lem béal=mór-ċuid cúṁráin. Sobul báisti=báisteaċ ḃuan trom a ḋeinfeaḋ sobul ar an dtalaṁ. Ḃíon sobul lastuas ḋíoḃ aige sna báid-fó-tuinn i cuirid sobul losináirde ḋíoḃ héinig=cúṁrán. Tá sobul tearraic (tarraic) ann=cúṁrán á ḋéanaṁ ag an dtarrac (tearrac a deirtear nó teairreaċ); an fairrge ag eiriú i n-áirde sa spéir go bog (nó go feargúil, leis). Cuir sobul féd smigín. Mar an gcéadna, cuir smeara féd ṁéir, féd ḃróig.

SOC—Tá soc uirti ċun aiġnis=an smig caoluiṫe amaċ ar nós soc an ċéaċta: nó, dá mbéaḋ a smigín ar a bais aici agus an smig is an béal is an ceann sáite amaċ.

SOCAIR—Tóg socair é: tóg socair an saol, nó éinní=bog: breá, bog. Tá an cúrsa socair eatorra=socruiṫe. Tá an scéal san socair agam=gan ḃeiṫ bun-os-cionn ar aon traġas slí: socrú tugta air. Labair níos socara=níos maille. Ḃíomair idir ḋá aigne tímpal an ċúrsa aċ nuair a labair Pádraig linn ḋein san scéal socair de=scéal socruiṫe: ḋein sé é socrú. Ḃí an fear boċt leóinte go h-olc aċ cuireas piléar isteaċ tríd is ḋein san scéal socair de=ċríoċnuiġ amaċ é. Tán tu socair suas go breá ċun an rince=déanta suas, socruiṫe (slaċtuiṫe, ullaṁ) suas: i n-ana-ġota. Ḋein sé socair é héinig gan aon spalla de Ṡeán Ḃuiḋe a ṫaḃairt isteaċ 'na ċainnt=socruiġ sé, ḃeartuiġ sé. Má tógamair araon an gluaisteán ar an dtrus so ní mór dom-sa díol as a leaṫ. Ná bac leis sin: tá an scéal san socair=ní gá aon réiteaċ breise a ṫaḃairt air, tá sé réitiṫe agam. Tá na daoine socair anuas ó neaṁ=sé Dia a coimeádan, a ḋeinean, socair iad.

SOCAIRE—Duine a bíon socair.

SOCARÁNTA—Tán tu socair socaránta=breá bog: tógan tu foiġneaċ naċ ní: faiḋ-tsaolaċ: duine tu náċ fuiriste feirg do ċur air: duine náċ fuirist é tógaint ná é ċur suas.

SOĊAS—Seaċas is mó a scríoḃtar. Ba ḋeic scillinge im póca fanaċt aige baile (ag baile) soċas dul ar an aonaċ=spárálas an méid sin le fanaċt sa baile. B'fearra liom beiṫ ag léiġeaṁ istiġ soċas beiṫ ag ráistéireaċt ar fuaid an baile=ná. Táim boċt anso soċas dá mbéinn i bpost maiṫ=rud ná béaḋ i gceist dá —.

SOĊMA—Fear soċma faid-tsaolaċ foiġneaċ=breá bog: nár b'fuiriste é tógaint ná é ċur suas ċun feirge ná éinní.

SOĊRAID—An rabais sa troċraid? An raiḃ an sagart sa troċraid, nó leis an soċraid?

SOCRUIĠIM—Dá bfuiġinn greim ar do scrogal ní fada a béinn ag socrú leat=ag socrú an scéil, ag socrú cúntaisí, leat: ad ṁarú: ad ḋíol: ag déanaṁ réitiġ leat. Is fuiriste socrú liom timpal airgid=réiteaċ a ḋéanaṁ liom. Dá mbéaḋ gunna agam níorḃ aon ṁoill orm tu socrú=tu ṁarú, tu ḋéanaṁ socair. Tá an saol (an aimsir, éinní) suaite, aċ socróiḋ sé fós=tiocfaiḋ socair, eireóiḋ socair, tiocfaiḋ isteaċ mar ba ċeart. Tá mo súil cam, aċ socróiḋ sí ar ball=díreóiḋ. Ní féidir liom socrú síos ċun oibre. Socruíos me héiniġ suas ċun dul ar an aonaċ=ullṁuíos.

SÓĠAIL—Bia sóġail=deiġ-ḃlasta, cúṁarta, gan beiṫ géar ná searḃ. Ṫug an doċtúir purgóid sóġail dom=deiġ-ḃlasta, bog, gan beiṫ níṁneaċ. Deoċ sóġail.

SOILÉIR—Tá an cló so soiléir go maiṫ le léiġeaṁ. Níl an scéal ró-ṡoiléir i n-aoċor aige sna daoine a ċuaiḋ amaċ agus an fairrge bolgta orta anois=ró-ṡimplí.

SOILÉIREAĊT—Tán tu ag tuitim a ċola le soiléireaċt an scéil is gan an scéal críoċnuiṫe=á ṁeas ná fuil aon

deacaraċt ag baint leis. Ná téir a ċola ar soiléireaċt an ċúrsa=ná meáiġ go bfuil sé réiḋ rómat: ná téir a ċola ar an gcluais sin. Níl aon ṁaiṫ ionnat ċun soiléireaċt a ḋéanaṁ ar scéal=ċun é ḋéanaṁ soiléir: ċun é socrú is é réiteaċ. Níor deineas aon tsoiléireaċt den scéal mar ná raiḃ cuma na fírinne air ná deiṁniú faċta agam air=níor ṫógas 'na scéal soiléir é, níor ṁeáġas go raiḃ sé gan ċonnstaici (cúnstaicí). Ní ceart an rásla a ṫógaint i n-áirite ná soiléireaċt a ḋéanaṁ air go mbeiḋ a ṫuille feasa againn.

SOIMISIÚNTA—Táim soimisiúnta ar an leaḃar so do ċur i gcló=ceapaite, beartuite. Táim soimisiúnta glan ar ḋul aḃaile (nó ċun dul aḃaile)=meáġaite beartuite amaċ is amaċ.

SOIR—N'ḟeadaraís soir soċas siar i n-aimsir ċeóiġ nó oíċe ḋorċa=ní ḃeaḋ fios agat cad é an treó a ḃeirfá ag gaḃáilt. Nuair a fuaireas me héinig istig i lár na ceiste n'ḟeidir me soir soċas siar=ní raiḃ fios agam ó ṫalaṁ an doṁain cá raḃas ná conus a ṫaḃarfainn réiteaċ ar an ḃfaiḋb.

SOIṪEAĊ—Saṫaċ an fuaim. Saṫaċ éisc=ḃaraille díoḃ. Iasc nó muc a ċur sa tsaṫaċ, nó 'on saṫaċ=iad a ċur isteaċ ann fé leasú, á leasú. Saṫaċ an ġaṁna=an áit go mbíon an gaṁain istig sa mbó. Saimí an tsoiṫiġ=fear an tsoiṫiġ (lá aonaiġ, ciġ.).

SOLÁṪRUIĠIM—Raġad amaċ sa tsoláṫar indiuḃ=ag lorg ruḋaí. Teastuíon lampa de ḟeana-ḋéanaṁ uaim is táim go dian sa tsoláṫar á lorg. Imeóḋ ag déanaṁ soláṫair mo ḃeaṫa dom héinig=ag soláṫar mo ḃeaṫa.

SOLUS—Tán tu im solus=sa tsolus orm. An ngaḃan an solus tríot, a Ṁáire?=ná glanfá amaċ as an solus? Níl aon tsolus sa tsúil sin=raḋarc. Tá sé a deiċ a ċlog ar solus an lae=le solus an lae, dréir —. Solus síḋe na bportaite=Seán síḋe na bportaite: solus a ḃíon ag imeaċt insna portaite istoíċe. Táimíd i solus an ċuain='na raḋarc, i n-áit go ḃféadaimíd é d'ḟeiscint. Is fada

go mbeir i solus an Ċoláiste sa ḃóṫar abaile duit. Ba ṁaiṫ liom an cainnteóir a ḋ'ḟeiscint is ċuas 'na solus='na radarc: i n-áit go bfeicfinn é. Táim i solus mo ġnóta=radarc agam air: é ar m'aġaiḋ amaċ agus eólas agam air. Táim i solus an Ġaoluinn a léiġeaṁ=ábalta ar í léiġeaṁ. Nílim i solus é sin a ḋéanaṁ, a ṫógaint, a ḃrise, a éinní.

SOMPLA—Sceinn madra trearna an bóṫair agus ansan d'fág sé ár radarc. Sompla do b'eaḋ é sin=coṁarṫa: rud éigint ós cionn nádúrṫa (as cionn).

SÓRT—Leabar maiṫ dá sórt seaḋ é=dá saġas! agus an saġas d'áireaṁ.

SOS—Ba ceart duit sos a ṫógaint=tamall scuir, suaimeas. Tabair sos duit féinig. Ní ḃeaḋ, ní raġaḋ, i mbun mo ṡoir go ceann tamaill=ní ḃeiḋ aon tsaoire agam.

SPADALAĊ—Spadalaċ fir=fear mór cnáṁaċ garḃ gan puinn cóirríoċta ann, ná an mianaċ ann dréir a ṫoirte. Spadalaċ aimsire=aimsir ná fuil go maiṫ ná buan ar aon tsaġas slí: gan an mianaċ ceart inti. Spadalaċ coirce=ní ḃíon sé le mola: bíon mór garḃ aċ ní ḃíon an tora air dréir a ṫaiḃse (taiḋḃse). Spadalaċ arán—nuair a ḃíon sé beiriṫe ró-faḋa is an blas ceart ag imeaċt de. Spadalaċ móna=móin gan ṁaiṫ: spairt.

SPAGA—Sparán.

SPAILPÍNTEAĊT—Ḃíos ag spailpínteaċt=ag tuilleaṁ mo ṗáiġ le prátaí is arúr (arḃar) a ḃaint.

SPALLA—Conus tá gaċ aon spalla ḋíot?=blúire. Tá spalla éigint amú san abairt sin=blúire éigint di. Tugtar spallaí ar na mion-ċloċa a cuirtear isteaċ sa ḃfalla nuair a bítear á ṫógaint. Is féidir a ṫuille spallaí a ċur isteaċ san abairt már maiṫ leat é. Tá spalla éigint amuiġ ar an scéal i slí náċ féidir liom é leanúint.

SPALLAIM—Tá spalla an ḃáis orm=iota, ana-ṫart. Níl aon spalla san aimsir seo=triomaċ. Spall an droċ-

ṫuairisc fuair me=ṫriomuiġ fuair me: ṫriomuiġ mo ḃéal is mo scórnaċ i slí nár ḟéadas labairt. Táim spallta ag an dtart=múċta, taċtuiṫe. Spall sé le náire me nuair a dúḃairt sé an ċainnt sin=ṫriomuiġ me: tóg an ċainnt uaim. Tá spalla triomuiġ ann=ana-ṫriomaċ: an lá beiṫ ana-ḃrotalaċ. Tá spalla triomuiġ orm=spalla tarta: ana-ṫriomaċ tarta. Is treise íota ná spalla is is treise spalla ná tart (tort a deirtear).

SPALPAIRE—Ṫugais spalpaire leaḃair, spalpaire éiṫiġ=leaḃar (éiṫiġ) mór groiḋe; éiṫeaċ mór groiḋe. Spalpaire fir—fear breá mór groiḋe, is fuinneaṁ ann.

SPANNLA—Spannla gé, circe, laċan=ceaṫrú, cos. Tá spannlaí fada fúṫ=cosa caola fada.

SPANNLAOR—Cainnt an spannlaora=duine go mbéaḋ na cosa fada aige: iad ró-ḟada is ró-ċaol don gcorp.

SPÁRÁLAĊ—Tán tu ana-spárálaċ ar an móin=ana-spáráil á ḋéanaṁ agat uirṫi.

SPÁRÁLAIM—Seo ḋuit mo sparán is ná ḋein aon spáráilt air=bain ceól is rammsaċ is ḋúiseaċt as.

SPARRA—Sparra gealúnaiġe, iarainn, tobac, aḋmaid, cloiċe=stráice fada caol. Sparra fir=fear fada caol.

SPEAḂRAOIḊÍ—Tá na speaḃraoiḋí mar ċéird agat=agat coitianta. An té go mbíon na speaḃraoiḋí air measan sé go ḃfeicean sé is go gcloisean sé niṫe ná bíon i gceist i n-aoċor. Speaḃraoiḋí óil, meisce, colata, éinne. Tiocfaḋ .i. colata ar (air a deirtear) ḋuine dá mbéaḋ sé i ḃfad gan ċola.

SPEAĊ—Tugaḋ speaċ ġearráin dom=buille ar an gcluais leis an méir fada tréis í ċur i ḃfeac ar an órdóig.

SPÉAĊÁLAIM—Tá sé ag spéaċáil (ag spréaċáil, ag spréaċuil, ag spréaċaláil) báistí=braonaċa fánaċa ag tuitim—le fuinneaṁ: braonaċa ṫall is i ḃfus.

SPEAL—Crann na speile: an lann: an clár: an ċloċ. Corráinín=rud a ḃainean ón speil nuair a ḃíon sí ró-imiṫe don gclár. Speal ċoise=cos a ḃíon fada sa troiġ. Speala cos=cosa go mbíon an galar san orṫa.

SPEALADÓIR—Tá sé ag spealadóireaċt=ag baint le speil. Spealaire=duine go mbíon na cosa fada aige. Ḃíos ag speala (ó spealaim) aitin=á ḃaint, á ġearra, le speil.

SPEILP—Tá cuid ṁaiṫ de speilp an tsaoil agam=saiḃreas. Níl aon speilp sa tsaol ort=níl aon raṫ ort (níl faic agat) i n-aoċor.

SPEIR—An ċos ó ḃun na sáile go dtí an t-alt. An dtéiġean an speir suas go dtí uaċtar na bróige? Is fada liom suas é=ní dóiġ liom go dtéiġean sí ċó fada san. As san (ón alt) suas go dtí an gcolpa=caol na coise. An colpa ó ċaol na coise go dtí an nglúin. An ċeaṫrú ansan go dtí an gcromán. Níor ċeapas go raiḃ aon speir sa dúṫaiġ 'na raiḃ an Ġaoluinn aċ anso=pairte.

SPÉIR—Tá an spéir ag árdú=ag geala ag bun an fioġair. Tá finneóga ag teaċt sa spéir=áiteana geala. Ní riúrálta an ġrian ar an spéir ná go ḃfuilim fíor, go ḃfuil an fírine agam. Ná téir amaċ fé spéir na h-oíċe, fé spéir na gealaiġe=fén oíċe. Ṫáinig sé aḃaile ón aonaċ is a ċeann sa spéir aige=go ceannasaċ, go mórálaċ.

SPÉIRĠEALAĊ—Tá an oíċe anoċt spéirġealaiġe=an ġealaċ ar an spéir aċ gan í le feiscint. Tá spéirġealaċ ann=na scamaill 'dir tu is í.

SPÉIRIÚIL—Naċ spéiriúil atán tu is an ḃruid oibre atá róṁainn=aeraċ: cuma anamúil a ḃeiṫ ar ḋuine is gur maiṫ leis ráiseana is spórt is gaċ uile saġas. Tá cuma spéiriúil uirṫi=aeraċ: a ceann san aer aici.

SPÉIRLINT—nó spiairlint. Breac éisc fada caol a ḃíon sa ḃfairrge ar nós na h-eascún san aḃain. Spéirlint mná=bean fada ċaol.

**SPIAIREAĊT**—Deineaḋ spiaireaċt orm=insint: gnó an spiaire. Ḃí sí ag spiaireaċt orm.

**SPINAḂAIT**—Tóg amaċ do spinaḃaití (spinauití) cos=cosa caola: sparraí caola.

**SPIODA**—Níl spioda fiaṫa ort=tu beiṫ lom caite snaoiḋte (mar a ḃéaḋ breóiteaċán go minic): an croicean buailte anuas ar na cnáṁa agat. Níl spioda fiaṫa i n-áirde ort=faic: aon feóil.

**SPIOR**—Déin an breiṫeaṁ spior spear (nó spir spear) den gcúis=déin sé i leige: déin neaṁ-ní dí, is cuir deire léi. Deineaḋ spior spear dem ċainnt=tairrigíoḋ gaċ ní 'na ċoinnib is níor fágaḋ aon ṁaiṫeas inti.

**SPLANNC**—Ba ṁór an oíċe splanncaċa is uisce an oíċe aréir=na lasraċa is an ḃáisteaċ ag imeaċt go tiuḃ. Níor deineas splannc colata aréir=néal.

**SPLEÁĊAS**—Nílim i spleáċas éinne=nílim ag braiṫ ar éinne. Táim neaṁ-spleáḋaċ leat=gan beiṫ id spleá-ċas: níl aon ḃeann agam ort.

**SPLINC**—Níl splinc agat=níl ciall ná meaḃair agat (ná aon éifeaċt leat).

**SPOĊAIREAĊT**—Tá Seán is Máire pósta. Seaḋ! is fada a ḃíodar ag spoċaireaċt le n-a ċéilig=seó beag eatora: á ḋéanaṁ suas i dtreó a ċéile. Ní raiḃ eaḋ-rainn aċ spoċaireaċt seóig=mion-ḃuala mar ṁaga, agus imeaċtaí mar sin. Tá Éire is Sasana ag spoċaireaċt ar a ċéilig=ag pleannca. Cuirean an pósa deire leis an spoċaireaċt seóig. Ḃí an ḃeirt ag bruigin. Ní h-aon úntas é: is fada ag spoċaireaċt ar a ċéile iad=ag déanaṁ cur-suas ar a ċéile is ag braiṫ a ċéile. Ḃí an dá ċoileaċ ag spoċaireaċt ar a ċéile 10 nóimintí sar ar ṗleanncaḋar a ċéilig=iad gob le gob, is ag cur suas feirge. Ḃéaḋ beirt a ḃéaḋ ag caiteaṁ pluḋa ar a ċéile mar seó ag spoċaireaċt (ar a ċéile, le ċéile, ċun a ċéile).

Ḃíodar ag spoċaireaċt ar a ċéile sa tseómra=ag tabairt na bfocal dá ċéile (sar a dtosnóidís ar ḃruiġin na ndóirne).

SPOTÁNAĊ—Tá an spotánaċ go dial ċun an citeal a ċur anios (do ḃeiriú)=craoḃ (fraoċ) feóidte bán: nó fraoċ nuair a ḃéaḋ an duilliúr bainte de ar an sliaḃ.

SPRÉAĊ—Níl aon spréaċ meaḃraċ aige (nó, 'na ċeann)= léas. Lár na spréiċe.

SPRÉAĊARNAĊ—Bíon fíon ag spréaċarnaiġ= spréaċa ag teaċt as. Bíon an fairrge ag spréaċarnaiġ fé ṫaitneaṁ na gréine.

SPRÉAĊUÍL—Tá sé ag spréaċuíl ḃáistí=breac-ḃraon sa triúl. Níl ann fós aċ spréaċuíl ḃáistí—sin é mar a bíon nuair a bíon braonaċa an ċeaṫa ag teaċt ar dtúis.

SPREALLAIRE—Spreallaire spealadóra=a bíon neaṁ-ḟlaċtmar. Fágan an spreallaire spailpín na prátaí ana-ḋiomáirteaċ 'na ḋiaiḋ—sa talaṁ, is geárrṫa. Spreal-laire scríoḃnóra. S. de ḃean tíġe=ná béaḋ aon rud fé ḟlaċt aici.

SPREANNG—D'eiriġ sé amaċ as an leabaiḋ le spreanng =de léim. Tá spreanng ḋiṫ ċéille ort=níl do ċeart ċéille agat: tán tu siar beagán in sa gcéill. Lár an spreanga. Spreangaí.

SPREILL—Níl inti aċ spreill ṁná=bean gan ċúram, gan ṁaiṫ, gan ṁór-ċrí. Spreallaire seaḋ í: gan slaċt ná cnúirciún (crí) inti. Ní ḃíon cnúirciún ná crí uirṫi (inti).

SPREÓITSEÁLAIM—Ná bí ag spreóitseáil ar an bpáipéar san: níl sé léiġte fós agam=ag baint blúire de is blúire de. Nó, ag spreóitseáil an ṗáipéir. Spreóit-seáil seaḋ ḃeiṫ ag baint spreótaí anuas den dtaoḃ amuiġ de ḃloc aḋmaid. Aon rud a ḃainfá anuas de rud eile spreóta seaḋ é. Spreóta aráin, cis., agus spreótáil seaḋ roinnt ṁaiṫ de sna sciolpaí. Spreótáil=spreóitseáil, leis. Bailiġiḋ (bailiġ) ċúġaiḃ an spreótáil aráin sin.

Ḃíos ag spreóitseáil ar aḋmaḋ, ar ċloiċ, ar leaḃar, ar éinni=ag déanaṁ píosaí díoḃ, ag baint píosaí díoḃ. Ḋeineadar spreóitseáil ṁaiṫ ar a ċéile sa troid=bain-eadar spreótaí dá ċéile: ḋeineadar fuil is gearra ar a ċéile. Ḃí sé ag spreóitseáil ar an bpeann luaḋa leis an scian=ag baint sciolpóga di! ag cur bearra uirṫi is á gearra. Ní raiḃ na doċtúirí aċ ag spreóitseáil rómpa féaċaint cá raiḃ an ṁáċail orm. Ḃí an cruinniú ró-ḟada is ḃíomair ag spreóit-seáil ar deire=ag corruiġe na gcos, cig., ó ḃeiṫ corṫa ag an seasaṁ. Nílean tu aċ ag spreóitseáil ar an nGaoluinn fós=ag cara le h-í laḃairt: sciolpóga di sa triúl agat. Ḃí an cailín ag spreóitseáil ċun ruḋ éigint a ḋ'iarraiḋ orm=ag teaċt tímpal ar an gcúrsa. Ḃíodar ag spreóit-seáil ċun laḃairt liom=ag réiteaċ an ḃóṫair. Ná bí ag spreóitseáil aċ abair amaċ lom díreaċ a ḃfuil le rá agat =ag baint boġríní. Ní ag obair atán tu aċ ag spreóit-seáil=ag siotáil. Ag spreóitseáil ar ġluaisteán do ċur i ngléas=ag taḃairt fé: ag cur ċuige i slí ná béaḋ ró-ċruinn.

SPREÓTA—Ḃlúire beag aḋmaid: an blúire a bainfá anuas de ḃloc le tuaġ, cig., nó le scian. Ḃlúire maiṫ fada giúise nó daraiġe. Níl i Séamas aċ spreóta d'ḟear éadtrom caol lom=é ḃeiṫ caol fada fineálta ar nós an spreóta giúise: agus fairis sin d'ḟéadfaḋ sé ḃeiṫ leisciúil nea'-anamúil ar ċuma an spreóta.

SPRID—Níor féadas mo sprid, nó mo sprídí, do ċoimeád suas=mo ċroiḋe, mo ṁisneaċ.

SPRIOC—Nó spriuc. Sin cloċ fada ċaol a ḃíon sáite sa talaṁ: golán. Nó, an ċloċ a cuirtear síos ar an dtalaṁ nuair a bítear ag imirt airgid nó cnaipí. Ḃíomair ag sprioc-imirt=ag imirt airgid nó cnaipí ar spric. Ḃuailear an ṗingin anuas ar lár na sprice. Sprioc na bpingini=an sprioc go mbítear ag caiṫeaṁ airgid air. Tán tu ag imeaċt anois abaile, is caṫaim a bainfiḋ tu ceann sprice amaċ?=deire t'aistir: an ruḋ a ḃíon le sroisint, le baint amaċ Tá tosnuiṫe agam ar an gceaċt aċ tógfaiḋ sé tamall ceann sprice a baint amaċ=é ċríoċnú: an

ball atá beartuiṫe agam a sroisint. Trí seaċtaine ó indiuḃ an sprioc-lá atá agam ċun an leabar a ċríoċnú=an lá atá beartuiṫe, spriocaiṫe, spriocálta, leagta amaċ. Sprioc-am, agus sprioc-áit. Ní raiḃ sí sa sprioc-áit ar an sprioc-am=ní raiḃ san áit a socruioḋ ar an am a socruioḋ. Fút-sa atá láṫair an rince a ċeapa mar tusa an ceann sprice=an máistir, an t-uaċtarán, an fear cinn, an maor, an captaon, an fear go gcaiṫtear scéal a ċur fé n-a ḃráid.

SPRIOCAIM—Sin é an t-am a ḃí spriocaiṫe againn, nó spriocálta=ceapaiṫe, socruiṫe. Tá spriocaiṫe, nó spriocálta, agam ar an lá amáireaċt ċun fágaint. Nár spriocálais lá (nó ar lá) ċun dul abaile? Ḋeinear áit a spriocáilt, nó a spriocáilt amaċ. Nó spriocuiġim.

SPRIOGUIĠIM—Ní ceart duit beiṫ am spriogú=ag meargú fúm, ag séide fúm, am ċur suas—ċun maiṫ nó olc.

SPRIÚNLAIṪE—Tá ainm ana-spriúnlaiṫe ort=é beiṫ de ċáil ort tu beiṫ amlaiḋ.

SPÚIRSEAĊ—Spúirseaċ bó=bó ṁór lom: cosa fada is cnáṁa móra. Spúirseaċ mná.

SPUR—Tá an beirt (nó pé méid daoine is maiṫ leat) ag caiteaṁ na spur le ċéile=ag imeaċt i dtreó a ċéile: suas is anuas le ċéile: mór le ċéile. Tá an dá ṁuintir ag caiteaṁ na spur le ċéile. Spur talún ag imeaċt isteaċ sa ḃfairrge=rinn, cuirrpe. Spur slé (sléiḃe).

SRAICE—Is mór an sraice oibre a ḋeinis ó soin=pairte, drear. Ḃainear sraice colata amaċ. Sraice aḋmaid=blúire fada caol. Sraiceana.

SRAIṪ—Tá an coirce ar sraiṫ agam fén mbáirtiġ=leaṫta amaċ fé mar a ḃíon tréis é ḃaint. Tá na h-éadaiġe ar sraiṫ=ar leaṫa, ar tuar. An ṁóin ar sraiṫ=leaṫta amaċ tréis í ḃaint.

SRAITIRTÍN—Tán tu caite ansan cois claiḋe id sraiti-rtín=id liagairne díoṁaoin: ar ċuma an fóid ṁóna. Táim im sraitirtín anso sa leabaiḋ gan ṁaiṫ gan ċrí=sínte gan fuinneaṁ gan corruiġe.

SRAṀ—Tá sraṁ tae tiar agam=braon beag. Nó sreaṁ.

SRATAR—Níor ċuiris an tsratar ar an gcapall cóir (nó ceart)=níor ċuiris an milleán ar an nduine ceart. Ólfaḋ sé an sop as an sratar=ólfaḋ an pingin déanaċ a ḃéaḋ aige. Cuireas an tsratar ar an gcapall cóir dóiḃ.

SREANGÁN—Tá sreangán maiṫ fliuċ ann amuiġ=ceó fliuċ a ḃíon go tiuḃ.

SREANNG—Sreanng ón áirseóir a ṗrioc me (ċun rud éigint a ḋéanaṁ)=prioca.

SRIAN—Ḃí capall ar srian agam=an tsrian agam air agus greim agam ar an srian. Cuir srian led teangain =cosc.

SRIMILEÁLUIḊE—Nó srimideálui. Duine a ḋeinean a ċuid oibre go nea'-ḟlaċtṁar: gan eólas aige ar a ġnó. S. scríoḃnóra=scríoḃnóir a ḃíon ag snácáil leis (toisc gan na méireana ḃeiṫ éascaiġ) nó a ḃíon nea'-ḟlaċtṁar.

SROIT-GREAN—Grean is gainiṁ trí n-a ċéile aċ gur mó ḋen ngrean a ḃéaḋ ann. Níor ṁór é ċriaṫairt dá mbeifá ag tógaint tiġe.

SROMA—Sroma an tslimide=an rian a ḋ'ḟágan sé. Tá sroma ar an iasc=can sleaṁain a ċeanglóċ ded láṁa: cosúil le glótaiġ.

SRÓN—Tá mo srón stopaite. Lean do srón=ar agaiḋ díreaċ. Taḃair cead a sróna dó=cead a cos. Ḃí a srón ar an dtalaṁ ag an madra ag blaṫuil.

SRUMARTUIL—Tá srumartuil ċolata ag teaċt orm=sórt sranntarnaiġe is cola: séide trom tríd an gcainncín sa triúl agam san am gcéadna.

SRUT—Tá srut eólais agat ar an nGaoluinn=mórán. Tá srut cainnte aige=cainnt ṗras ṫiuḃ. Aon tsrután aṁáin atá ċun an dá ḟocal san=aon tsli (aon ḃótar) aṁáin ċun dul go dtí iad, ċun iad a ċur ag obair. Srut a tugtar ar ṫaiḋse: srut beag.

SRUT-EÓLAS—Ḃí srut-eólas agam ar an nGaoluinn bliain ó ḟoin=eólas cuiḃrac, ceart go leór. Níl agam aċ srut-ṁeaḃair ar mo ċeaċt=é ḃeiṫ tógta agam go cuiḃraċ is gan ann aċ san.

STADAIM—Tá an scoil 'na stad=dúnta, stopaiṫe. Tá an bainne 'na stad ṫar oiċe, stadta (stataiṫe) ṫar oiċe=gan suaṫa, ag déanaṁ uaċtair. Stad an doċtúir an ḟuil. Ḃfuil aon stad déanta ag an mbreóiteaċt ort?=gan í ḃeiṫ ag dul níosa measa ort. Táim stataiṫe den gcainnt=gan í á ḋéanaṁ agam i láṫair na h-uaire. Stataiṫe d'aon ní, den scoil (ón scoil). Cá ḃfuilean tu ag stad?=ag cur fút. Nó, id stad. Stadaim sa tig seo i gcóṁnuí=fanaim, cuirim fúm.

STÁDAR—Ní ag caiṫeaṁ na laeṫeanta saoire in sa gcaṫaoir atán tu ná ag stádar=ag siúl go breá bog socair suimte ar nós na bpóilíní síos suas. Ní fada ó ḃaile a ṫéigean an té a ḃíon ag stádar aċ suas síos i mbéal a ḋoiris héinig.

STAIC—Níor ḟéadar corruiġe aċ oiread leis an staic a ḃíon sa ḃfalla=blúire adṁaid a ḃíon sáiṫe isteaċ sa ḃfalla (nó isteaċ in sa dtalaṁ). Tá an ḃó 'na staic ansan ṫiar ag an ḃfuaċt=mar a ḃéaḋ blúire adṁaid, gan anam, gan ċorruiġe. Tá sí ar staic=ceangailte den staic. Ḃíon na potaí is na líonta ar staic amuiġ in sa ḃfairrge=ceangailte de (do) ċloċa ṫíos. Staic fir, mná, buaċala, éinní=duine íseal téagarṫa: duine daingean gur deacair éinní a ḋ'ḟáil uaiḋ, ná corruiġe a ḃaint as. Ḋein aon staic aṁáin díom nuair a ċuala go mbrisfí amaċ as an

bpost me=d'imiġ an t-anam as gaċ blúire díom. Ḋeineas staic den máistir le h-amadán a ṫabairt air=baineas an ċainnt de is ċuireas náire air. Ḋúbart leis an máistir náċ mise a ḃris an finneóg aċ Ḋein Seán aon staic amáin díom le teaċt suas is a rá go bfeacaiḋ sé me á déanaṁ. Tá an coiléar crocta ar an staic.

STAIDÉAR—Níl aon staidéar ag baint liom=socaraċt: fuaimint, éifeaċt: me beiṫ sagas éaganta. Níl aon staidéar ar an bfear a bíon ag gabáilt timpal is a ṫugan oíċe anso is oíċe ansúd. Cá bfuil staidéar ar an aṫ. Séamas (ar éinne a béaḋ socruiṫe síos i bpost)?=cáil sé ag fanaċt, ag déanaṁ gnóṫa: cad é an parróiste 'na bfuil sé?

STAIDÉARṪA—Duine staidéarṫa ciallṁar bun-ós-cionn leis an ruaṫaire éaganta a bíon ag imeaċt soir siar gan aon staidéar air, ná ciall aige.

STAIL—Níor coinniḃ an láir an stail. Stail amadáin, nó sail amadáin=amadán mór groiḋe: nó amadán nea'-anamúil.

STAILC—Tán tu id stailc agam=id tost: tán tu stopaiṫe agam: baineas an ċainnt díot. An capal a bíon 'na stailc ní téiġean sé a ṫuille. Tá stailc in sa gcapal=é beiṫ tuairceartaċ, ceanndána, dolúbṫa: stopfaḋ sé suas nuair a ḃuailfeaḋ an smaoineaṁ é, is ní bogfaḋ: ní tairriceóċ an ċairt. Ḋeineas stailc díot=ċuireas iaċal ort stad suas: gan a ṫuille corruiġe a déanaṁ.

STAINNCÍN—Tá stainncín éigint ort, ní foláir, mar nílean tu ag cainnt=míṡásaṁ. Bíodar ag casa asuċáin liom is táinig stainncín orm=fearg is miċéaṫa is mí-ṡástaċt. Má ċuirean tu bréag ar duine tiocfaiḋ stainncín air ċúġat. Dá mbéaḋ rud á roinnt is ná fuiġeaḋ duine aon faic tiocfaḋ stainncín air. Táim geal go maiṫ anois aċ is fuirisce an stainncín a ċasa orm=me ċasa ón seó go dtí an míoṡásaṁ. Béaḋ míoṡásaṁ ar an té go bfuiġeaḋ duine muínteartha leis bás, aċ ní h-aon stainncín é sin nó sagas feirge is miċéaṫa. Má bíon cúpla scoláire

déanaċ cuirfiḋ sé stainncín ar an máirtír=casfaiḋ ón meón ceart fásta é. Stainncín duit féaḋ labairt na Gaoluinne. Ḃéaḋ stainncín mo ḋóṫin orm dá mbéaḋ ceal tobac orm: ní ḃéaḋ aon ana-fult ionnam. Níl do ċeart fuilt agat: tá stainncín éigint ort. Ḃéaḋ stainncín ar buaċaill dá n-abrófaí leis ná raiḃ a ċeaċt foġlumṫa aige agus go raiḃ! dá mbuaḋfaḋ buaċaill eile air i rás=olc beag. Stainncín buaċalla=buaċaill gur fuirirse é ċur ċun uilc: é ċur suas! é ċur ċun seímṫa, ċun feirge. Ḃ'fuir-irse bagairt air. Stainncín a ḋéanaṁ ar ḋuine=é aṫarú ar an slí seo tuas ó ḃeiṫ 'na fult.

STÁIR—Léiġ stáir den leaḃar=pairse, tamal. Tá stáir ṁaiṫ den oíċe caite. Níor stadas den stáir sin gur ḃaineas an baile mór amaċ=imeaċt mear, scríoḃ. Ba ṁaiṫ liom stáir a scríoḃ=smut. Tá stáir ṁaiṫ den nGaoluinn agat=blúire. Lár na stáire.

STAIRḞIACAIL—Fiacail fada garḃ i dtosaċ an ḃéil aníos nó anuas.

STALCA—Nó stailc. Ḋein stalca ḋíom=níor fan ar mo ċumas corruiġe a ḋéanaṁ ná cainnt a rá. Ḋeineaḋ stalca ḋíom i measc na ndaoine=triomuíoḋ me. Tá an císte 'na stalca=gan ḃeiṫ beirṫe i gceart: ana-ċeangailte dá ċéiliġ sé mar a ḃéaḋ an taos. Tá mo ḋinnéar i n-aon stalca aṁáin ar mo ċroiḋe.

STALCAIRE—Duine nó éinní (capall, cig.) gur fuirist stalca a ḋéanaṁ de! é ċur ċun tormais i slí ná taḃarfaḋ sé aon focal cainnte ḋuit. Bíon sé ceannḋána is ní ḋeinfeaḋ aċ a toil héinig. Stalcaire capaill, fir=capal nó fear ná bíon macánta, aċ a ḃíon ag stalcuíoċt. Nó stailcire. Ana-stailcire seaḋ tu=an stailc ḃeiṫ ionnat is gur deacair réiteaċ leat.

STALCUÍOĊT—Ḃí sé ag stalcuíoċt ċainnte=ag cainnt tamalaċa is tamalaċa 'na tost. Ná bí ag stalcuíoċt=ag teaċt ċun tormuis, ċun stalca: ar nós an ċapail a ḋeinfeaḋ tamal oibre is ansan a stopfaḋ suas. Tá Seán ag stalcuíoċt is tá a rian ar a ċainnt.

STÁLUIĠIM—Ba ċeart go ḃféadfaḋ an capal ceól a ḃaint as an mbóṫar mar tá sé stáluiṫe ó ḃeiṫ sa stábla =cruaiḋte. Tá an pórtar ró-ḟada ins na buidéil is tá sé stáluiṫe=géaruiṫe: an blas úr imiṫe ḋe. Bíon arán stáluiṫe nuair a ḃíon sé ró-ḟada bácálta.

STAMPA—Tá an leaḃar 'na stampa ó ḃeiṫ fé luiġe, fé teas, na gréine=feóite casta ar a ċéilig. Tá an píosa feóla stampálta ag an dteas, ó ḃeiṫ i n-aice na teine=tá mar a ḃéaḋ stampa a ḃéaḋ san áit gcéadna. Tá an t-iasc stampálta amuiġ ansan—iasc a cuireaḋ amaċ ag triomú.

STAMPÁLAIM—Táim stampálta (nó mo ṁéireana nó mo laḃraċa) ag an ḃfuaċt=im stampa, gan corruiġe ionnam. Tá an t-éadaċ stampálta ag an sioc=cruaiḋte: fé mar a ḃéaḋ sé séaluiṫe, buailte i gcló. Stampáil an fuaċt me. Tá mo ċos stampálta ó ḃeiṫ ag sile anuas is me in sa gcairt=cola inti: i slí ná deinfeaḋ sí rud orm.

STÁN—Táim im stán ó ḃeiṫ ag iṫe is ag ól=lán suas: teann go maiṫ. Ní deinfead stán dem ċeann leat=ní ḃead ag boḋra mo ċinn leat. Bíoḋ deoċ agat. Ní ḃeiḋ: táim am stán aige ċeana=lán suas.

STÁNÁLAIM—Táim stánálta (suas) le pórtar. Stánálta ag rud ar bit. Eiriġ as an mbia: ní gá ḋuit tu héinig a stánáil suas leis.

STANNCAIREAĊT—B'ḟearra liom beiṫ ag stanncaireaċt ná beiṫ ag éisteaċt liḃ=ag déanaṁ gnó gan ḃrí. Tá sí ag stanncaireaċt di féinig=ag imeaċt sall is anall.

STANNCUIĠIM—Táim stanncuiṫe ag an ḃfuaċt= stalcaiṫe, im stalca. Tá an ṁóin stanncuiṫe=trim, fáiscite, cruaiḋ isteaċ ar fad.

STANNG—Péirse cearnaċ.

STANNGAIRE—Fear ag imeaċt gan ċrí: fear siúil a ḃíon ag fulag teasa is fuaċta.

STAONAIM—Níl staona báirtí déanta le ċeiṫre lá=níl staona ar ḃáirtiġ: níl stad ná stop. Má tagan an ḃáirteaċ caiṫfiḋ siḃ staona=an obair a ċaiṫeaṁ uaiḃ.

STÁRTA—Ḃíodar ar na stárta ag teaċt aḃaile ón aonaċ=ar meirce go maiṫ: ar buile ag an meirce. Ḃí sé ag gaḃáilt stárta orm=am buala go trom is go tréan: ag gaḃáilt stealla. Feic steall.

STEAIG—Níl agam ar an bpláta aċ steaig feóla=feóil gan súġlaċ, gan ṁéiṫreas, gan ṁaiṫ, gan substainnt.

STEALL—Ḃíos ag gaḃáilt stealla don nGaoluinn go raiḃ sí agam ar fóġnaṁ=ar mo ḋíċeal (ḋíṫeal): go dian. Ḃí m'aṫair ag gaḃáilt stealla orm mar ġeall ar an marga a ḋeinear=ag taḃairt leasú na teangan dom: ag gaḃáilt dom go tréan ar aon tsaġas slí.

STEALLAIM—Ḃí sé ag stealla éiteaċ amaċ as a ḃolg=á scaoile amaċ go tiuḃ. Ḃíos ag stealla na ngrást=caoċ ar meirce: nó, ag scaoile grásta Dé ṫaram go rábaċ ar aon tsaġas slí.

STEANGA—Tá steanga maiṫ triomaiġ ann=triomaċ maiṫ cruaiḋ: caiṫean gaoṫ ḃeiṫ ann, nó anam na gaoiṫe. Raġaiḋ an steanga so go maiṫ don gcoirce. Tá an t-arán 'na steanga=cruaiḋ: cruaite. Tá steanga maiṫ sa lá indiuḃ=an lá ḃeiṫ trim láidir gaoṫṁar (gaofar).

STEANNCAIM—Tá an ḟeóil steanncaiṫe ansan i n-áirde=carta ar a ċéile, cruaiḋ, ó ḃeiṫ i bfad ann. Táim steanncaiṫe ag an ngaoiṫ is ag an bfuaċt=cruaiḋte.

STIALL—Ḃuail sé stiall (dá ḃais) orm=buille maiṫ láidir: nó buille ṁaide, buille d'ḟuip, den ráinn, den tsluasaid: stiall le h-éinní, le dorn. Ḃíon tarac maiṫ ag baint leis: é sin nó go luiġean an buille go maiṫ ar an rud a buailtear. Stiall arán, ime=blúire maiṫ fada.

STIALLAIM—Stiallas an crú ón gcapal=stracas anuas: deinear é ṫarac uaiṫi go tapaiḋ. Stiall an scriob

an anairt anuas 'den mbád=strac go h-oban. Stiallas mo ḃróga díom is léimeas isteaċ san aḃainn=ḃainear go tapaiḋ. Stiallas an feac ar an ráinn, an sáfaċ ar an sluasaid, an speal ar an gcrann. Stiallaḋ na bróga 'dem ċosa nuair a ṫuitear.

STIPÉAR—Táim tamal maiṫ im stipéar: táimíd 'nár stipéir=im seasaṁ ('nár seasaṁ) gan ċorruiġe.

STIÚRUIĠIM—Stiúruiġ isteaċ anso é=seól: tearbáin an tslí dó. Stiúruiġ Tomás me ar cad a ḋéinfinn=ṫug eólas dom.

STOC—Aonaċ stuic is aonaċ muc.

STOCÁN—Dá ngeárrfá buaċalán buiḋe nó feóċadán nó éinní mar sin ṫabarfá stocán ar an stúmpa a ḃéaḋ fágṫa síos. Ḃí sé 'na suiḋe i n-áirde ar stocán cloiċe=cloċ ġéar ar muir nó ar talaṁ: cloċ a ḃéaḋ ag sá i n-áirde is í géar 'na barra.

STÓINSIṪE—Ḃád muiníneaċ stóinsiṫe=ná béaḋ ag tarac an uisce: teann. Fear stóinsiṫe daingean=gur deacair aon ċorruiġe a ḃaint as: fear dionġaḃálta: nár ḃ'fuirist fios a ṡlí a ḋéanaṁ amaċ: ná noċtóċ a aigne: fuinte go maiṫ ar a ċéile.

STOIRM—Ní ḃíon stoirm saṁraiḋ buan ná calm geiṁriḋ.

STOLC—Tá an t-arán 'na stolc ar mo ġoile=stalca: i n-aon ualaċ aṁáin.

STOLLAIM—Go mairir is go gcaiṫir iad is go stollair is go streacair iad—bróga (nó éadaiġe) nua.

STOLLAIRE—Ní ṫairriceóċ an stollaire capaill sin faic=capal éadtrom gan ṁaiṫ: streacaire. Stollaire fir=leis, fear acfuinneaċ.

STOP—Tá an clog 'na stop='na stad: stopuiṫe.

Níor ċuir na saiġdiúirí aon stop ar an mbia ċúġam=níor stopadar é teaċt ċúġam.

STRÁCÁIL—Nílim aċ ag stráċáil liom=ag straca liom i gcóṁnuí: ag cur díom go mall. Tá an aimsir go h-olc is caiṫfimíd ḃeiṫ ag stráċáil léi=ag straca, ag plé, a d'iarraiḋ earruíoċt a ḃaint airti.

STRACAIM—Fuair sé bás is ḃí straca aige n-a ḋaoine muinteartha ar a ċuid airgid=clibirt.

STRACAIRE—Tá an aimsir 'na stracaire=stracaiṫe: gan ḃeiṫ glanta suas.

STRAC-EÓLAS—Muna mbéaḋ an dearúd san déarfainn go raiḃ strac-eólas ceart go leór aige ar an nGaoluinn=eólas cuíḃsaċ go leór. Cuir t'imeaċt strac-uaigneas orm=gan ḃeiṫ ró-ṁór ná ró-ḃeag.

STRADNÁLAIM—Nuair a laḃrar leis do stradnáil sé ċúġam=éadtromuiġ sé 'na ṁeaḃair: táiniġ buile feirge air. Feic straidón.

STRAE—Ḃíos ar strae, ag dul ar strae=amú: as eólas.

STRAEṪIRE—Straeṫire fir=fear fuar díoṁaoin gan fásca. Straeṫire tíġe=tiġ mór gan slaċt: straeṫire cruaiċe=fada mór gan ċrí: gan aon fásca inti.

STRÁICE—Stráice fir, mná, éadaiġ, aráin=píosa fada caol: duine árd caol. Níl againn aċ stráice beag prátaí=pairte caol. Cas stráice ar mo láiṁ mar tá sí gearrtha=bannda fada caol. D'imiġ mo ḃróga 'na stráicí as a céile. Tá stráice breá bóṫair as so go dtí an Scairḃ=pairte.

STRAIDÓN—Ḃí straidón is buile orm=me ḃeiṫ curṫa suas (ċun feirge) go maiṫ: me ar buile le feirg. Ní ḋeinfeaḋ sé aṁlaiḋ muna mbéaḋ go raiḃ straidón éigint air=éadtromaċt, buile. Straidón buile.

STRÁILLE—Stráille fir, mná, cailín, buaċala=duine árd caol fad-ċosaċ: cuma leisciúil ar a siúl is a imeaċt (bíoḋ is ná béaḋ sé ag gluaiseaċt go mall, béidir). Nó duine fuar a ṁeilean an lá ar ḃeagán maiṫeasa a ḋéanaṁ.

STRAIMÉAD—Taḃarfad straiméad (den maide, de ḋorn, den ḃfuip) duit=buille trom, agus luiġe maiṫ ann.

STRAIN-ḞIACAIL—Fiacail fada. Feic stranna.

STRAMPÁLAIM—Naċ ort atá an strampáil! Ná fanfá socair? Ḃrisfiḋ tu an ċaṫaoir leo ċuid strampála=úntairt, ag caiṫeaṁ na ngéag soir siar. Tá sprampáil éigint ar an gcapall in'diuḃ=úntairt: é ag caiṫeaṁ na gcos: nó ag buala na talún: nó ag luiġe is ag éiriġe. Tá sí ag imeaċt: tá strampáil an ḃáis aici, uirṫi. Ḃí an fear meisce ag strampáil le n-a ċosa=á gcaiṫeaṁ amaċ uaiḋ mar seo is mar siúd mar a ḃéaḋ duine a ḃéaḋ gaḃṫa ag teinneas dian. Tá an capall ag strampáil=ag caiṫeaṁ na ngéag: ag ceartú suas síos. Tá strampáil im bolg=glór á ḋéanaṁ aige sna putóga: nó gaoṫ sa mbolg is í ag corruiġe. Tá strampáil éigint i n-áirde an staiġre aca=prammsáil. Fear strampálta=ná féadfaḋ fanaċt socair (nó ná fanfaḋ).

STRANNA—Tá an stranna fiacaile seo ar boga agam. Ḃí stranna mór i dtosaċ mo ḃéil. Trí cinn de strannaí (nó strainní) atá fanta agam=fiacla fada garḃa (gan beiṫ dlúṫ, coitianta: is deiġilt eatorra).

STRAOILLEÓG—Duine liobarnaċ, neaṁ-ċruinn. Nó sleaṁnú. Fuaireas straoilleóg ó ċianaiḃ=sleaṁnú. Baineaḋ straoilleóg asam a leag me (nó i ngiorraċt dó). I lár na straoilleóige fuaireas mo ġreim.

STRAOILLIM—Straoill mo ċos uaim=sleaṁnuiġ—amaċ nó siar.

STRAPAIRE—Strapaire fir=fear árd caol (dréir mar ba ċóir), cruaiḋ.

STREALL—Dá gcaiṫfá uisce isteaċ i mbuicéad (bucaod) léimfeaḋ streall aníos, béidir. Nó nuair a ḃainfá an corc as buidéal léimfeaḋ streall ṗórtair isteaċ ins na súile ort. Ċaiṫ sí streall uisce an doras amaċ=uisce sa tsiúl mar sin: nó dá mbéaḋ sé á ṡéide amaċ as séideán, cig.; streannc. I lár na streabaille. Ḋein sé streall ṁagaiḋ fúm=pairte, beagán. Nác leór ḋuit streall ṁagaiḋ a ḋéanaṁ fúm is gan ḃeiṫ ag maga go ḋeó fúm?

STREALLAIRE—Fear grinn is fonóṁaiḋe.

STREALLUIL—Ṫáinig an tsáile isteaċ oraiḃ? Níor ṫáinig aċ strealluil=streall beag anois is aríst. Ḃíon sé ag strealluil ṁagaiḋ fúm.

STREANNCÁN—Ḃuail streanncán den uisce me=streall. Streanncán uisce, sáile, bainne. Ḃainear streanncán ceóil as an ḃeidlín=áḋḃar maiṫ ceóil, siolla maiṫ ceóil. Caiṫeaḋ streanncán uisce anuas orm=streall: leaṫ-ċrúiscín nó mar sin. Is minic a ṫagan streanncán den tsáile aníos an faill anso.

STRÍOPAĊ—Bean (nó fear) coitean ḋrúisiúil.

STRÓ—Cad é an stró atá ag breiṫ ort ansan tuas?—le duine a ḃí i n-áirde an staiġre=moill. Ní ċoimeádfaḋ mórán stró ar an leaḃar uait=moill: ní ċoimeádfaḋ i bfad uait é—leaḃar a taḃarfaí le léiġeaṁ. Níl aon stró beirṫe orm=dul amú. Ar stró=dulta amú. Ṫánag ag lorg speile. Ní ḃeiḋ aon stró ort: ġeóir láiṫreaċ í.

STRÓC—Tá Tomás ag teaċt isteaċ ċúġainn ar bog-stróc, nó ar a ḃog-stróc=go breá bog mall: á ṫógaint go foiġneaċ. Táim ċó maiṫ (ċó h-éinní) leat gaċ aon stróc=gaċ aon ḃlúire: gaċ aon ṗíoc. Ṫáinig ana-stróc ar an scapal aréir=pian géar: greim. Cuirfiḋ an bainne fuar san stróc ort tréis alluis=greim géar id ḃolg.

STRÓINSÉAR—Ní ḋeinfinn stróinséar díot anois=ní ḃeifá id stróinséar agam: ní ḃfuiġfá ḋéanaṁ an stróinséir uaim. Stróinséirí.

STRÓINSÉARṪA—Tá bád stróinséarṫa ċúġainn isteaċ =bád ná baineann leis an áit seo : iasaċta : isteaċ ó ṫaoḃ eile. Tá mórán daoine stróinséarṫa tagṫa ċúġainn.

STROPA—Stropa na bróige=an tarractóir (tairriceóir a deirtear) ṫiar.

STRUIṪILE—Ḃí sé 'na struiṫile fir=fear fuair díoṁaoin : stráille.

STRUPÁLAIM—Táim strupálta ċun oibre=cuid den éadaċ bainte díom. Aċ, táim noċtaiṫe ċun snáṁa.

STRUS—Riug ana-strus orm ag teaċt abaile i gcoinniḃ na gaoiṫe=duaḋ mór ó obair ṫrom. Nuair a ḃíon duine sa riṫ is ar na cosa a ḃíon, a ṫagan, an strus. Níl aon strus insan obair sin=obair faoráideaċ seaḋ í : obair gan strus. Tá an iomarca struis oibre ag teaċt orm. Is déine, is treise, strus ná duaḋ.

STUACAĊ—Tá an fairrge ana-stuacaċ indiu=ana-ġarḃ. Aimsir stuacaċ=gránna, feargúil : gaoṫ láidir ag imeaċt. Tá an lá ag dul ċun stuacuíoċta : nó ag teaċt ċun—=ag eiriú stuacaċ.

STUACAIM—Tá an fairrge stuacaiṫe go leór=stuacaċ : curṫa ċun stuacuíoċta.

STUAIC—Níl aon deaġ-stuaic ar an lá indiu=deaġ-ċuma, cló. Tá ana-ḋro'-stuaic ar Ṗádraig=ana-ḋroċ-ċuma : ana-ḋroċ-ruiḃe. Tá stuaic ort=motalaċ gruaige i dtosaċ do ċinn ag sile anuas nó 'na seasaṁ i n-áirde. Tá droċ-stuaic ar an ḃfairrge indiu=cuma ṁalluiṫe feargaċ—nuair a ḃeaḋ na coiliṫíní ag imeaċt is na borraí bolgṫa i n-áirde. Tá stuaic buarṫa ort=deárṫaṁ.

STUAICEAĊ—Ḃíon duine aṁlaiḋ nuair a ḃíon stuaic ġruaige air.

STUAICÍN—Saġas móna a ḃíon ag imeaċt : is gan

ann aċ sraitíní. Ar barra slé nó ar uaċtar portaiġ a ġeibtear.

STUIF—Tátar ag leata stuife amaċ ar na prátaí=an ċloċ ġorm. Beifar ag cur stuife amaċ ar na bóitre=cloċa: mianaċ bótair.

STÚMPA—Dúḃras stúmpa mór bréige.

STUNAIRE—Stunaire fir=fear beag suaraċ gan acfuinn. Stunaire mná a ċuirfinn síos im póca. Stunaire capaill ná taḃarfaḋ (túrfaḋ) paca plúir aḃaile. Nó, stunaire=fear árd garḃ gan feóil: go ḃfuil na cnáṁa go maiṫ aige. Stunaire capaill=a leiṫéid céadna.

SÚ—Tá an sú sa trimné. Mála súig.

SUAḊAIM—Suaiḋ (suaig) an moirtéal. Tá sé suaite. Táim á ṡuaṫa. Tá an focal san tugṫa agam mar sin, aċ má ṡuaiḋtear é ní oirean sé=má cuirtear malairt cló air.

SUAINEAS—Ḃí an leanḃ ag gol is mire a d'iarraiḋ é ċur ċun suainis=é ċur i n'éisteaċt. Ḃfuil aon tsuaineas ag dul ar an nduine breóiṫe?=sánas ar an mbreóiṫeaċt: aon ḃoga ag teaċt ar an mbreóiṫeaċt. Cuir t'aigne ċun suainis tímpal na ceiste sin. Taḃarfaḋ cuid den mbata ḋuit mara mbeiḋ do ṡuaineas agat=mara ḃfanair socair ciúin. Tóg do ṡuaineas=tóg bog é (an saol). Riṫ an traen léi aċ ṫáinig sí ċun suainis i gceann tamaill=ċun stad: stad sí. Ní ḃeiḋ suaineas lae ná oíċe orm go mbeiḋ an clausúr air seo agam. Tá an saol go dian ort anois aċ nuair a raġair ċun suainis raġair i ḃfeóil. Táimíd ag tuitim ċun suainis ar fad tímpal na Gaoluinne=á tógaint ró-ḃog. Ṫuit an duine breóiṫe 'na ṡuaineas='na ċola. Ceap do ṡuaineas=fan socair: tóg bog é. Ḃíoḋ do ṡuaineas agat=iompair (úmpair) tu héinig—le buaċaill crosta. Tóg do ṡuaineas. Tóg do ṡuaineas nuair a ġeóḃair é=tóg bog an saol nuair a ġeóḃair an seans. Ṫáinig an liaṫróid ċun a suainis. Ṫáinig suaineas ar an leanḃ a ḃí ag gol. Ḃí an saol ana-ḃuarṫa aimsir an ċogaiḋ

aċ tá sé ag teaċt ċum suaimnis (tá suaimneas ag teaċt air) anois=ag socrú síos.

SUAINSEÁN—An ċainnt a ṫabarfaḋ duine ó ṫig cómarsan go tig cómarsan ag cur síos ar cad a ḃí ar siúl istig sa ċéad tig nó cad a ḃí á rá. Ḃíon suainseán aige sna mná nuair a ḃíd i dtreó a ċéile. Ḃíon dro'-ḃrí ag dul leis an ḃfocal, coitianta. Suainseánaċ=tugṫa don suainseán: agus suainseánuí=an té a ċleaċtan é.

SUAIṪ—Feic suaṫ.

SUAIṪINSEAĊ—Focal suaiṫinseaċ = neaṁ-ċoitianta. Ḃiaḋ suaiṫinseaċ seaḋ na prátaí nua nuair a ṫagaid an treó. Ċuala scéal suaiṫinseaċ=úntaċ: nua. An ní a ḃíon suaiṫinseaċ bíon sé stróinséarṫa. Tá brat suaiṫinseaċ gas ar na prátaí.

SUAN—Ċuir an ċainnt is an gleó suan is síoċáin na h-oíċe amú orm=cola: suaimneas.

SUARAĊ—Tá sí suaraċ fé Ġaoluinn=gan mórán di aici.

SUARAĊÁN—Duine (nó rud) gan éifeaċt: gan ṁaiṫ 'na ċiall ná 'na ġnó: spriúnlaite.

SUAS—Tá na prátaí ag cur na ngas suas ag an mbáistiġ=fás a ḃeiṫ fé sna gais tréis iad a ṫeaċt ar barra. Aċ, tá na prátaí ag teaċt aníos go maiṫ=ag bríse aníos tríd an gcré. Tá an ġrian, an ġealaċ, suas=na suiḋe. D'fanas suas aréir go dtí n-a dóḋéag=gan dul 'on leabaiḋ. N'feadar cad tá suas aca anois=cad tá fúta! cad tá ar bun aca: cad táid meáite ar a ḋéanaṁ! cad é an fuadar atá fúta. Ṫáinig sí isteaċ suas leis an am=ar an am: ar an sprioc-am. Ḃíos istig don Aifreann (suas leis an am) suas leis an nóimeat=díreaċ i n-am. Dúḃan na prátaí suas=dúḃaid. Tá na billeóga (bleóga a deirtear) ag buiḋiú suas. Tá an lá ag breáṫú suas, ag geala suas, agus mar sin. Tá an t-am suas=tugṫa, caite. Ba ṁaiṫ liom beiṫ ag déanaṁ suas le daoine uaisle, le

daoine go bfuil deaġ-Ġaoluinn aca, le h-éinne=beiṫ [1] dtreó leóṫa: ag dul 'na gcoidreaṁ: ag tuitim ċun muinteartais leóṫa: a d'iarraid beiṫ ceanúil leóṫa is tuitim isteaċ leóṫa. Ḃí Pádraig am ċur suas=am ċur ċum feirge. Ḃíodar ár gcur suas ċun an falla a leaga=ár spreaga, ag séide fúinn. Tá ana-ċur suas ionnat=é beiṫ de ṁianaċ ionnat daoine a ċur suas. Ḋein an seirḃíseaċ na seómraí suas=ċóirig iad, slaċtuig iad. Ḃí ad ḋéanaṁ féinig suas ċun an aonaig=at ullṁú héinig. Capall a ḋéanaṁ suas don aonaċ=a ḋ'ullṁú, é ċoṫú go maiṫ. Táim ullaṁ suas im sagart=im sagart críoċnuiṫe. Táim ullaṁ suas ċun beiṫ im sagart, ċun dul amaċ ag treaḃa, ċun éinní=ullaṁ amaċ! ní teastuíon uaim a tuille den ullṁú. Ba ṁaiṫ liom me héinig a ḋéanaṁ suas leat=tuitim ċun muinteartais, ċun caradais, leat—nó taḃairt sé sin aċ go h-áirite. Nuair a ḃí m'am suas leis an máirtir d'filleas abaile=istig, tugta—buaċail aimsire a ḃí i gceirt. Leat-scéal a ḋéanaṁ suas=a ċuma. Go ḃfágaiḋ Dia suas tu=beó, id saol (i taol) is id sláinte (i tláinte). D'ullṁuig (ulluig) sé suas me ċun beiṫ im ċléireaċ bainnc. Fuair mo ḃean bás aċ níorḃ fada gur ċaiteas an buairt is an brón suas liom héinig=gur ċaiteas uaim iad: gur eiríġeas as aon tsuím a ċur ionnta. Nuair a ḃí gaċ ní ag dul im ċoinne ċaiteas an saol suas liom héinig =níor ċuireas suat ná suím ann feasta. Ċaiteas suas an tobac mar ná raiḃ sé ag réiteaċ liom=d'eiríġeas as: ċuireas uaim é. Tá an t-am (a h-am) suas ag an mbó ċum beirṫa, is caiṫfimíd beiṫ ag faire an lae amáiriġ uirṫi=súil a beiṫ uirṫi ar feaḋ an lae amáiriġ. Tá an port caite suas agam=caite uaim (buaim a deirtear). Ċaiṫ an sean-fear an talaṁ suas ar a ṁac=tug ḋó é, is d'eiriġ se héinig as beiṫ 'na ċúram. Aitníġim ort go ḃfuilean tu suas ċun rud éigint a ḋéanaṁ=ag faire ar (ag cuiṁneaṁ ar, beartuite meáġaite ar, bainte ar) rud éigint: bainte ċun —. Coimeád suas í (an naoṁóg)= i gcoinniḃ na gaoiṫe nó i gcoinniḃ na taoide. Sin é gnó an aidnleóra an bád a ċoimeád suas i gcoinniḃ pé ní a ḃéaḋ á corruiġe. Coimeád suas do ṁisneaċ is tiocfaiḋ leat=gan leigint dó tuitim (titim a deirtear) síos. Tairig do stocaí suas ort héinig. Tairig suas do ċosa ċúgat—le duine go mbéaḋ na cosa ar sile síos aige.

Tairig an Frínseaċ suas as tír na hÉirean ó ḃeiṫ i n'Fear Inid=d'imiġ amaċ as an dtír is d'fág ansan í: eiriġ amaċ aisti. Tairigíos suas as an cártaí ar fad=d'eiriġeas asta. Tairig as an gcúrsa is fág ansan é. Ḃí átas orm a ḋéanta suas (nó có ḋéanta suas) is a ḃís=tu ḃeiṫ slaċtuiṫe suas có maiṫ. Cuirfinn suas ḋe labairt an Ḃéarla, d'aon ní =eireóin as: ní ḃéaḋ aon baint agam leis. Cuireas suas ḋen obair a ḃí á ċur orm=ċuireas 'na ċoinniḃ, ní ġlacfainn leis. Tá an suisce sin go ḋiail ċun meisce a ċur suas. Ḃíos ag cur faoir suas leis an gcláirín. Ag cur meisce suas=ag tuitim ċun meisce. Ní ḋeas an ní ḃeiṫ ag cur feirge suas=ag ḋul ċun feirge: nó ag cur ḋuine eile ċun feirge. Aduiġeaḋ suas teine nuair a ṫána isteaċ. Táimíḋ ag ḋéanaṁ suas le céilig=ag ḋéanaṁ (ag tuitim ċun, ag teaċt ċun) muínteartais le céilig. Aċ, d'eiriġ ḋifir ḃeag eaḋrainn agus ḃíomair amuiġ le céile, aċ táimíḋ á ḋéanaṁ suas anois (le céilig)=ag slánú an ċaraḋais: an tuitim amaċ á ṫabairt suas againn. Ḃíos á ḋéanaṁ suas conus a ġoiḋfinn na caoira=á socrú, á ḃeartú, á ceapa—nó conus a ḋeinfinn aon ní.

SUAṪ—Cuireas ana-suaṫ ins an leaḃar san=ana-suim' tógas ana-ċeann ḋo. An raġair ar an rince? Aċ! níl aon tsuaṫ agam ann=is cuma liom faic, is cuma liom éinní, mar ġeall air: níl aon spéis agam ann. Ní ċuirim aon tsuaṫ i milseáin.

SUAṪAIM—Faġaim ana-suaṫa ón obair seo=traoċa, tnáṫa. Muna mbéaḋ an coga agus suaṫa na h-aimsire ní ḃeimíst go h-olc as=an aimsir ḃeiṫ suaite, nó an suaṫa a ṫugan an aimsir ḋúinn. Táim am suaṫa go maiṫ ó ṁaiḋin ag baint na móna=am oibriú, gan suaimeas agam aige. Ḃíon suaṫa ar an gceann ag an ḃfear go mbíon obair trom inṫine aige á ḋéanaṁ=ní ḃíon an ceann 'na suaimeas aige. Ceist a suaṫa=a plé: corruiġe maiṫ a ṫabairt ḋi.

SUḂ—Tá suḃ sa ḃfairrge=súga: í ḃeiṫ láidir garḃ bolgta, is tarac inti. Ḃíon suḃ sa ḃfairrge lá na stoirmeaċ; í eirite i n-áirde is ḃreis tarac (teairic) ar na cloċa: ḃreis siúl aici.

SUḂÁILCEAĊ—Tá na bróga suḃáilceaċ=breá bog oiriúnaċ. Tá an lá, an fairrge, an obair, an biaḋ, aṁlaiḋ=taiṫneaṁaċ; gan ḃeiṫ doċt ná crosta ná goirgeaċ, ná canncaraċ.

SUBSTAINNT—Níl aon tsubstainnt san arán san, sa ḃfear san=acfuinn, neart. Níl aon ana-ṡubstainnt in sa mbainne sin mar tá sé ró-uiscealaċ, ná sa mbórd mar tá sé ró-lag. Níl aon tsubstainnt agam=saiḃreas: aon rud go mbéaḋ taḃairt ṁaiṫ ann agus caiṫeaṁ. Tá aon tsubstainnt aṁáin leis an dá ḟocal san=aon ḃun aṁáin, aon ḃrí bunaiġ aṁáin. Ní ṫuigim cad é an tsubstainnt atá leis an ḃfocal san. Sé an t-im substainnt na cuigine, an ḃainne. Tuigim an focal san sa tsubstainnt aċ ní ṫuigim amaċ is amaċ é=tuigim an bun-ḃrí, gan é ṫuiscint go cruinn ná go baileaċ. Ní féidir liom greim a ḋ'ḟáil aċ ar ṡubstainnt do ċainnte.

SUC—Suc, suc=an ċainnt a ḋéarfá le gaṁain ag glaoċ air.

SÚD—Ḃí so-'s-súd is súd-is-so ar siúl aca=gaċ ní: gaċ aon tsaġas.

SÚDAMÁN—Duine breá bog socair réiḋ. Aon ní a ḃéaḋ aindeis (ainis a deirtear) trom, pé aca bó, capal, bean, asal, fear, nó buaċail é.

SUDÓG—Císte a ḃeireoḟá fén ngríosaiġ. Tá lár na sudóige dóiġte.

SÚGAĊ—Táim go breá súgaċ=gan ḃuairt, geal. Ḃíon duine aṁlaiḋ gan aon ṁeisce má ḃíon sé sásta go maiṫ.

SÚĠAIM—Tá an léine ag súġa na h-anama asam. Ní deas an béas ḃeiṫ ag súġa suas=ag smúsuil. Páipéar súiġte=ċun an duḃ, cig., a ṡúġa den ḃpáipéar. Tá ana-ṡúġa sa lá, nó súġa mór=triomaċ. Tá súġa maiṫ in sa ḃfairge indiuḃ=súrac, suṁ, tarrac (ḃíon san i gceirt nuair a ḃíon ḃreis siúil fúiti). Ḃ'fearra liom ḃeiṫ ag súġa súig im ḃéal ná ḃeiṫ ag éisteaċt leat—le duine go

mbeiḟá boḋar aige=b'ḟearra liom éinní (mar ní blasta an earra an súġ). Tá ana-ṡúġa san áit sin den abainn=sciobfaiḋ sí ċun siúil (nó síos) tu ansan.

SÚGÁN—Leig ċúġam an súgán—an té a ḃéaḋ ag casa a ḋéanfaḋ. Cas uaim é: táim-se á leigint. Tabarfaḋ súgán sneaċtaiḋ go dtí an mbaile mór tu=an cúram is lúġa: an tarrac is lúġa neart.

SÚĠLAĊ—Fuaireamair dinnéar maiṫ is mise á rá leat gur ḃaineamair súlaċ as=dúireaċt, rammsaċ. Ḃain an ḃeirt súlaċ as a ċéile=ceól maiṫ. Nuair a fuaireamair an lá saoire ḃaineamair súlaċ as=ana-spórt. Muna dtugan tu an peann ṫar n-ais dom ḃainfead súlaċ as do ċnáṁa, as do ṡúile, as t'aġaiḋ, as do ṗus.

SÚĠRAICÍĠIM—Bíos ag súrac mo ḃéil (m'fiacal, milseán). Tá an gaṁain ag súrac (na bó), ag súrac seana-ḃróige. Tá na gaṁna ag súrac a ċéile. Ṡúraiceóċ sé seana-liobar.

SÚGUÍOĊT—Feic súgaċ. An té a ḃíon súgaċ coitianta ḃíon súguíoċt ag baint leis=é ḃeiṫ de nádúir ann ḃeiṫ súgaċ. Tá mianaċ na súguíoċta ann=an tsli sin a ḃeiṫ aige: an déanaṁ san a ḃeiṫ air.

SUÍḊEAĊÁN—Leaba ṡuíḋeaċáin=seiteal.

SUIḊIM—Ċuir an doċtúir suite ar an gcaṫaoir me=ċuir me im ṡuíḋe. Táim suite ar an mbórd=im ṡuíḋe. Ní ḋeinim aon tsuiḋe ó ṁaidin go h-oíċe=ní suiḋim síos.

SUÍḊTE—Táim suíḋte (nó suite) meáġaite lán-ḋeiṁniteaċ go ḃfuil an ceart agam=nílim i n-aon aṁras 'na ṫaoḃ.

SÚIL—Ċeapas go dtiocfaḋ Máire inḋiuḃ aċ tá mo ṡúil curṫa agam di anois mar tá sé ró-ḋéanaċ=nílim ag súil (a tuille) le h-í teaċt. Níor ṫáinig an leaḃar ċúġam go dtí so aċ tá mo ṡúil leis fós=táim ag súil leis, tá coinne agam leis. Ḃí sé im ṡúil £20 a ḋ'ḟáilt ar an mbó=

mo ṡúil ar an méid sin, me ag súil leis. Nuair a ṫáinig an lá stoirmiúil bí a súil díom (bí mo ṡúil díoḃ)=ní raḃadar ag súil liom. Ḃí súil aḃaile leat aréir=ḃíṫeas ag súil leat aḃaile. Fuaireas £30 ar an mbó agus b'in é an tsúil nár síliġeaḋ (nó nár síleaḋ)=an tsúil, an ní, nár measaḋ go dtiocfaḋ sé ċun cinn, go ḃfiorfai é.

SÚIL—Bé go ḃfáġfainn súil duḃ agat anois, féaċ. Tá súil ċirce síos fém bonn=boġsín beag timpalaċ go mbíon rudín beag istig ann is ana-ṫoċas ag baint leis. Tá obair (ag dul) go súile orm=me ḃeiṫ múċta leis an obair. Súil ribe=gléas ċun beirte ar ċoiníní: lúb reaṫa seaḋ í. Táim dall ar súil liom=gan aon radarc i gceann dem dá ṡúil. Luiġ sé a ṡúil orm á ċur i n-úil go raiḃ sé ag maġa. Ċeapas go ḃfeaca fear ċúġam aċ ní raiḃ éinní ann: ar mo ṡúile a ḃí sé=ní raiḃ an fear aċ ar mo ṡúile, ar mo radarc. Cuireaḋ ar mo ṡúile go raiḃ fear 'na ṡeasaṁ ós (as) mo ċóir amaċ=i slí gur ṁeasas go raiḃ sé ann. Ḃí súil i n-áirde agam le mórán scéala uait=me ḃeiṫ ag braiṫ (ag breaṫ a deirtear) ar mórán —: ana-ṡúil agam le —. Ḃí mála milseán aige aċ ní ṫaḃarfaḋ sé oireaḋ dom is a ċaoċfaḋ mo ṡúil (nó barra mo ṡúile)=ní ṫaḃarfaḋ aon pioc. Ċaiṫeadar sa tsúil orm é go raḃas ar meisce aréir=ċasadar liom é. Tá an ġrian ag dul im ṡúile. Tá súile dearga agat (ag an ngol). Tá cáiṫnín, tá rud éigint, fém ṡúil. I dtosaċ mo ṡúile=i n-aice na sróna. Deire na súile=an taoḃ eile. Tá braċ ar do ṡúil, ar do ṡúile=an salaċar bán a ṫagan i dtosaċ na súl, uair-eanta. Ḃí ceó go súile ann aréir=ceó trom trom—rud ná fuil le mola ar an ḃfairrge (rud náċ maiṫ). Ḃíon an tsúil (nó an tsúilín) ċirce istig i lár an dóġa talún.

SUIM—Ní ċuirfinn puinn suim é déanaṁ=ṫiocfaḋ sé breá bog orm: ní ċuirfinn aon truaṫ ann.

SÚISTE—An crann: an buailteán: an burlaċ (brollaċ)=an rud a ċeangcluíon iad: an iall=an gad a ċeanġluíon iad.

SÚISTEÁIL—Fuaireas súisteáil ṁaiṫ óm aṫair=buala breá te. Tugan an súiste súisteáil don gcoirce.

SULT—Tán tu ag cailliúint an tsuilt=gan beiṫ ċó geal is ba ġnáṫaċ leat.

SÚMAIRE—Nó súmadóir. Sin ainṁí ar nós an tslimide ċun droċ-ḟuil a ṡúġa amaċ. Níl ionnat aċ súmaire gan anam. Maran tusa an súmadóir caite istig sa leabaiḋ ansan is é a deiċ a ċlog=duine marḃ gan anam. Fanan sí 'na súmaire díoṁaoin cois na teine.

SÚNCÁLAIM—Ṡúncáil an t-árṫaċ=ċuaiḋ síos go tóin an puill. Ṡúncálas me héinig in sa mbannc=ċuas síos go doiṁin: ċuas isteaċ ar ḃior mo ċinn in sa mbannc. Cárr súncálta=cárr a ḃíon láidir trom 'na ḋéanaṁ.

SÚSÁN—An féar trim a ḃíon ar an stuaicín.

SUṪA—Duine a ṫéiġean ṫar fóir ar ḃia is ar ḋeoċ: duine uaṫḃásaċ ċun bia is deoċ a ċaiteaṁ. Suṫa fir: suṫa amadáin: suṫa bó: suṫa cránaċ. Is diail an suṫa tu.

## T

TÁ—Cad tá ansan amuiġ? Ó! tátars ann, a ṁic ó!=tá rud éigint ann—á ċur i n-úil náċ aon rud coitianta é. Deir tu go nduḃart-sa an ċainnt sin. Go raḃad aige Dia má dúḃart=go ḃfuiġead bás. Táid ċúġainn isteaċ. Ná raḃaid=fastuim, a ḋuine! ní ċreidim focal de. Ba ċeart go ḃfuil an mála san 20 cloċ meáċaint, mar ṁeáġar tamal ó soin é. Tá an blúire tobac so dá únsa, leaṫ-púnt. Tá an ċluṫ éadaiġ seo £5 ón siopa agus £6 ón dtáilliúir (nó púnt eile ón dtáilliúir). Nílean tu an t-aos fós ċuin ciall a beiṫ agat, ċun éinní. Níl sé an t-am (ċuin dul isteaċ go dtí an t-Aifrean). Ḃí an méid sin púnt im póca=an oiread san.

TÁḂAĊT—Níorḃ aon táċt (á srónuiṫe) liom púnt a ċailliúint=níorḃ aon ní: ba ċuma liom. Ní h-aon táċt an buille beag san=ní fiú tráċt air: ní fiú éinní é.

TÁḂACTAĊ—Feirmeóir táḃactaċ=go maiṫ ar: láidir: gur fiú cuid ṁaiṫ a ṫuairim.

TAḂAIRT-AMAĊ—Féic tugaim. Níl aon taḃairt-amaċ ionnat=aon rabairneaċt: níl aon ṁaiṫ ionnat ċun rud a ċur ċun cinn—rince, cig., nó obair nó éinní; níl caiteaṁ ná teaċt aniar ionnat. Tá taḃairt-amaċ maiṫ, nó taḃairt maiṫ, in sa gcapal ráir=teaċt abaile, seasaṁ. Ní raiḃ aon taḃairt-amaċ, aon taḃairt abaile inti=fuinneaṁ ná neart ná croiḋe ná eiríġe ó ṫalaṁ ná ceól. Ḃí ana-ṫaḃairt-amaċ ag an gcruinniú=óráid ṁaiṫ, nó óráideana maiṫe: rudaí sa triúl.

TAḂARTAS—Is mór an taḃartas ó Ḋia an lá breá=bronntanas: rud a bronntar. Is fairsing é taḃartas Ḋé=tugan Sé mórán neiṫe maiṫe uaiḋ—déarfaí, cig., dá dtiocfaḋ bia ċun daoine is iad 'na ġátar go géar. Tá taḃartas aignis agat=buaḋ aignis: caint ḃreá. Ḃa ḋeacair Máire a ċur i dtaḃartas ó n-a máṫair=í aiṫniúint ṫar a máṫair—toisc iad a ḃeiṫ ana-ḋéarṫaṫaċ le ċéile. Ḃa ḋeacair an ċaint atá agaiḃ a ċur i dtaḃartas (nó i dtoḃras) ó ġibiris na ngéana.

TACA—Siad na scoileana taca is seasaṁ na teangan agus is olc an taca iad=rud a ḃíon ag coimeád rud éigint eile suas (ó ṫuitim). Níor ṁaiṫ an taca ṫu fiċe bliain ó ṡoin=ní raiḃ mórán maiṫeasa ionnat.

TACUÍOĊT—Níl taca ná tacuíoċt ionnam=fuinneaṁ, cóṁaċt ṁaiṫ, neartú. Táid ag díol is ag ceannaċ na bó aċ níl aon tacuíoċt eatorra fós=socrú, greamú, daingeanú. Ḋein Seán tacuíoċt liom i mbaint na móna=ċaḃruiġ liom. Fuaireas tacuíoċt leis an mbó go mbéarfaḋ sí fé n-a leiṫéid seo de lá=urrús, daingeanú. Ċuaiḋ sí níosa sia ná an tacuíoċt=ṫóg sí níos mó aimsire ná an tacuíoċt: ċuaiḋ sí ṫar an dtacuíoċt, ṫar an urrús, ṫar an am a ḃí geallta. Ḋein an máistir tacuíoċt leis an mbuaċaill aimsire a ċuir sé ċúġam=ċuaiḋ sé fé go raiḃ an oiread so maiṫeasa ann, go ḃféadfaḋ sé a leiṫéid seo d'obair a ḋéanaṁ, agus mar sin. Ní raiḃ an buaċaill ċó maiṫ leis an dtacuíoċt, le n-a ṫacuíoċt.

TAḊALL—Taḋall snáṫa=scáinne—ċun fuaġála, nó ċun stocaí a ḋeisiú.

TAGAIM—Tagan an focal san isteaċ i mórán slite—isteaċ in sa gcainnt=úsáidtear é. Coimeádfaiḋ an iall mar tiocfaiḋ sí isteaċ úsáideaċ uair éigint=beiḋ sí, tárlóiḋ sí. Úsáidfinn an focal san ḋréir mar a ṫiocfaḋ an ċainnt isteaċ=ḋréir mar a ḋéarfaí an ċainnt is a ṫabarfaí slí don ḃfocal. Nuair a ḋeineaḋ níġe ar an éadaċ ṫáinig as=ċuaiḋ sé i ḃfaiḋ. Ní féidir liom teaċt suas leat, lem ċuid gnóṫa, le ḋíol as an gcapall=me héinig a ċur ar aon stór amáin le—. Níl aċ ḋeór (ḋiúr) beag ag an mbó anois, aċ tiocfaiḋ sí ċun bainne ṁaiṫ nuair a ġeóḃaiḋ sí an ḋeag-ċoṫú=beiḋ bainne maiṫ aici. Má ḃíon bó imiṫe i nḋísc is ḋeocair (ḋeacair) í ṫabairt ċum bainne. Ḃí an fear boċt có h-olc san ná raiḃ ann aċ "tar" nó "imiġ"=ḃí sé idir ḋá ċeann na meáġa, ní ḃéaḋ fios agat cioca a ġeóḃaḋ sé bás nó ná fuiġeaḋ. Ḃíoḋ "tar" nó "imiġ" agat=fan nó ná fan, ḋein nó ná ḋein! tóg taoḃ éigint: bíoḋ taoḃ éigint agat! ḋein teaċt nó imeaċt. Ḃíon an focal san ag teaċt go tiuḃ orainn=úsáidimíḋ go fuiġeaċ é. Ṗrioc ḋeilgín mo ṁéar is ṫáinig sí ana-ṫeinn=ḋ'eiriġ sí amlaiḋ. Tá tagṫa sé sna sléiḃte (sléiṫe) tar éis an ṫriomaiġ ṁóir=ṫáiḋ fliuċ go maiṫ! an t-uisce ag brise amaċ tríoṫa. Tá ag teaċt féin ċuid éadaiġ sa tseómra=tairisiú beag, ḋrúċtíní ag teaċt orṫa ċeal gaoiṫe is teasa. Ḃíon ag teaċt fés gaċ aon ní mar sin. Táimíḋ héinig ag teaċt isteaċ le ċéile gaċ aon lá=ag tuitim ċum caraḋais. Táim ag teaċt isteaċ ar an nGaoluinn, ar ḋo ċainnt, ar ḋo ṡlí, ar éinní=ag ḋul i ḋtaiṫí na Gaoluinne is mar sin ḋíoḃ. Abair é uair nó ḋó, is muna ḋtagaiḋ leat tar leó=muna ḋtuitiḋ isteaċ leat tuit-se isteaċ leóṫa. Nílim sásta leis an slí go ḃfuil an saol ag teaċt orm=ag eiriġe liom: ag teaċt mo ṡlí. Sin é ḋíreaċ atá ag teaċt liom=náċ féidir liom a ṫuiscint, a réiteaċ! atá am ṡárú. Ḃéinn go maiṫ ċun iománuíoċta muna mbéaḋ an anáil: sin é atá ag teaċt liom=ag teaċt im ċoinniḃ. Tá ḋroċ-ġalar ag teaċt le Seán=air, ag cur isteaċ air. An ruḋ a ḃíon ag teaċt leat mar sin ní féidir leat é ḋ'ḟágaint iḋ ḋiaiḋ. Ḃíon an galar san ag teaċt liom i gcóṁnuí=ag casa ċúġam is uaim i gcóṁnuí. Tagan an hata ḋuit=an

dat ceart is an déanaṁ ceart a ḃeiṫ air. Feic oiriúnuiġim. Tiocfaḋ suas leat, a ċlaḃaire=ní ag dul uait atá sé (buala, nó díoġaltas). Tá ag teaċt ionnat gaċ aon lá=tu ḃeiṫ ag dul i méid, i ḃfeaḃas. Tá ag teaċt id ċuid Ġaoluinne=í ḃeiṫ ag fás agat. Is uasásaċ an duine é: ní ḃainfeaḋ a dtiocfaiḋ ná a dtáinig riaṁ aon ċoṫrom do (de). Tagaim leat sa méid sin=aontuiġim: táim ar aon aigne aṁáin. Ní féidir liom an Ġaoluinn a taḃairt amaċ inḋiuḃ: níl sí, níl an ċainnt, níl an teanga, níl na focla, ag teaċt liom=nílid ag eiriġe liom, ċúġam. Tá teaċt fén dtalaṁ, fén dtig=uisce ag brise aníos. Tá ag teaċt féd ṁuilean tar éis an tosc go léir=tá an ċainnt ag teaċt ċúġat. Sin é an focal ba ṫúisce (a ṫáinig) ċun mo ḃéil=bé ba ṫúisce ċúġam. Níor ḟéadas tu tuiscint, aċ táim ag teaċt ort anois=ar tu ṫuiscint, táim ag teaċt isteaċ ort. Tá Séamas so 'gainne i mbéal a teaċt 'amaċ=i mbéal a tugta amaċ, i mbéal a taḃarta amaċ: ullaṁ ċun teaċt amaċ as héinig agus déanaṁ dó héinig: ullaṁ ċun pórta, ċun port a ṫógaint, ċun dul i mbun a ṡlí ḃeaṫa héinig a ṫuilleaṁ. Ní ag teaċt róṁat air sin é, aċ ní dóiġ liom go ḃfuil an ceart á rá agat, á ḋéanaṁ agat =ní h-aṁlaiḋ is áil liom teaċt trearna ort, cur isteaċ ort. Cainnt leat-scéalaċ é sin a deirean duine nuair a ḃíon sé ag brise isteaċ ar ċainnt nó ar ġnó duine eile. Níl tagtha agam ar an leaḃar san fós=níl sé aimsite agam: níl mo ṁéar buailte air.

TAGRAIM—Táim fé smaċt an iomarca is caiṫfiḋ é sin a ṫagairt lem báirtir (lem ṁáirtir)=ní mór dom é sin a ċur i n-úil dó: focal a rá leis 'na ṫaoḃ. Má teastuíon uait cóir a ḃaint amaċ ní mór duit gaċ aon scéal mar sin a ṫagairt=a ċur i n-úil: cuimneaṁ a tarac orta. Níl fios agam cad dó (cé ḋó, cé ḋóiḃ) go raiḃ sé ag tagairt na cainnte.

TAICID—Beaḋ i Luimneaċ fén dtaicid seo amáireaċ. Ḃíos breóite an taicid seo anuiriḋ, inḋé=am, tráṫ.

TAIḊRÍĠIM—Níl aon ní á taiḋreaṁ dom do ló ná

ḋ'oiċe aċ an Ġaoluinn=ní ṫagan cuiṁneaṁ ar éinní eile isteaċ im ċeann.

TAIḊSEAṀ—Ḋeineas taiḋseaṁ a ṫabairt don éadaċ=cleanndar (deinean sé láidir é): cuma maiṫ.

TAIḊSÍĠIM—Taiḋsítear dom go bfuil Gaoluinn ḃin agat=ċítear: measaim: tá sé á soillsiú isteaċ orm. Taiḋsíoḋ dom go raḃas ceart bíoḋ ná féadfainn é ḋeiṁniú=ḃí rud éigint á rá, á ṫeasbáint dom. Taiḋḃríġim. Taiḋsíon tu ana-ḋeas inḋiuḃ=sáṁluíon tu. Taiḋsíon sé ana-ḋeas agam, nó dom=tá sé aṁlaiḋ im súile. Ní ṫaiḋsíon tu reaṁar=ní féaċan tu ḃeiṫ aṁlaiḋ. Taiḋ-sítear dom ná fuil aon ṁaiṫ in sa mbó=saṁluitear. Taiḋsíon an t-am ana-fada nuair a ḃíon ocras ar ḋuine. Tá ceist na h-Éirean ag taiḋseaṁ go maiṫ=ag féaċaint go maiṫ. Tán tu ag taiḋseaṁ go breá láidir=féaċan tu mar sin im súile. Ċuireas taiḋseaṁ ar an éadaċ=iarnáil a ṫabairt dó is cleanndar a ċur ann: cló maiṫ.

TAIĠḊÍĠIM—Ḃí an madra ag taiġḋe (nó ag taiġle) na gainiṁe=ag ḋéanaṁ puill isteaċ ann. Cuireaḋ an ḃó, aċ ḋein na madraí taiġḋe uirṫi=róṁar síos ċun í ḃaint amaċ. Ċuaiḋ an coinín isteaċ i bpoll is ċaiṫeamair taiġḋe a ḋéanaṁ ċun teaċt air. Taiġḋe a ḋéanaṁ ar ceist=scrúdú, cuardaċ. Tán tu ag taiġḋe ċun tosaiġ i gcóṁnuí=ag dul ċun cinn le taiġḋe. Ḋeineas ana-ṫaiġḋe ar litríoċt na Gaoluinne.

TAIṀILT—Níl aon taiṁilt ṁeaḃraċ ná raḃairc agat=léas. Níl aon taiṁilt agam ċuin Gaoluinne=me ḃeiṫ fiain, ar mo ṁeaḃair, ċúiċi: scúṁaite ċúiċi. Tá taiṁilt beag den gcéird, den nGaoluinn, agam=rud beag, blúirín.

TÁIR—Tá an táir-anuas sa tiġ seo=an ḃáisteaċ anuas, an braon anuas.

TAIRḂE—Conus tá an duine breoite? Níl tairḃe ná maiṫeas air=níl aon feaḃas. Níl tairḃe ná maiṫeas ionnat ċun éinní. Níl tairḃe ná maiṫeas ag teaċt orm

fós ċun na Gaoluinne, is ní gairid dom é. Go ḃfuiġir a ṫairḃe, tairḃe éinní. Nár ḟuiġir a ṫairḃe. Nó tairfe.

TAIRḂÍĠIM—Fuaireas oideas ón ndoċtúir aċ níor ṫairḃiġ sé dom=níor ḋein tairḃe dom, ná maiṫeas: níor ḟóġnuiġ. Ní ṫairḃeóiḋ an obair seo dod ṡláinte. Ḃíomair ag obair go díċealaċ aċ níor ṫairḃíomair faic dá ḃárr=níorḃ aon tairḃe dúinn é.

TÁIR-ḞLIUĊ—Tá an lá (an ṁaidin, an tráṫnóna) táir-ḟliuċ go maiṫ=báisteaċ ṁaiṫ ann. Tá sé táir-ḟliuċ amuiġ.

TAIRIĠIĠIM—Tarraingim. Ḃíos ag taireaċ (tarraċ) mo ṗípe=ag baint gail aisti: ag taireaċ ar mo ṗíp. Ḃeiḋ an méid seo tairicṫe agam anoċt=críoċnuiṫe. Ḃí Seán ag taireaċ feirge, uilc, muinteartais, caradais, cainnte, éinní, eatorra=ag cur ar bun: ag tabairt anuas. Ṫairrig an ċainnt sin easaontas (easáḃantas) idir me is í. Tá sé a h-aonḋéag nó ag taireaċ ar a dóḋéag=ag déanaṁ. Ní ḃfuaireas tora an scrúdú fós aċ tá sé ag taireaċ ar an am ċuige anois=ag déanaṁ isteaċ ar —. Ḃí sé ag taireaċ ar an am fios ḃeiṫ againn cad deinfí. Ná tairrig ċúġam an lá san=ná tabair anuas, ná dein é luaḋa. Ná tairrig ċúġam an fear san=ná tosnuiġ ar ċainnt a ḋéanaṁ ċúġam timpal air. Ní ḃfuiġean éinne port gan é ṫaireaċ—muna mbíon ana-lé leis=gan é ṫuilleaṁ: gan obair dian a ḋéanaṁ ċuige. N'ḟeadar cad a ṫairrig ar a ċéile iad=cad a ċuir an troid nó an t-olc ar bun eatorra. Níor ṁaiṫ liom Seán (nó fearg Ṡeáin) a ṫaireaċ orm=a ṫabairt anuas orm. Tán tu cupṫa ċuin costais ana-ṁóir ag an ḃfeirm sin, is ní ṫairriceóir as go deó=ní ṫiocfaiḋ tu as: ní ṫabarfaiḋ tu tu héinig as go bráṫ. Tairrigíoḋ £25 dom ar an mbó. Ṫairrig Séamas dom=ṫairrig sé troid dom: d'ḟógair sé na dóirne orm. Ní maiṫ liom bruiġin ná crosa ná searúr a ṫaireaċ. Ní ḃfuaireas an bó ar mo ṫairrsint=ar an méid a ṫairrigíos uirti. Ṫairrigíos do Ṁáire go ndíolfainn as an ngluaisteán (nó díol as an ngluaisteán) aċ ní ṫoileóċ sí ċuige. Is deacair cion (nó aigne) na ndaoine a ṫaireaċ ar an nGaoluinn. Tá taireaċ tríd sa tsráid seo=brú is obair is aċran is trangaláil:

ní mór do ḋuine brú roimis ċum teaċt tríd an sráid. Cunataoḃ go bfuil an focal san tairicte gorm agat?=líne gorm tairicte tríd nó fé n-a ḃun. Ḋeineas an leatanaċ san do ṫaireac gorm mar go raiḃ mianaċ fóġanta ann. Tán tu ana-ṫairicte id ċóntanós, id ċom=fáiscite, caol, seanng. Tá aġaiḋ ṫairicte ort is tu héinig tairicte. Tá sé tairicte agat=tá tairicte tríd agat: tá críoċnuite agat, tán tu tagta aḃaile. Is maiṫ an taireac tríd agat é—ceaċt cruaiḋ a deineaḋ go maiṫ. Ḃíos ag taireac siar aḃaile=ag treaḃa liom. Ṫairigíos an tráiġ, an baile mór, an tiġ, leatanaċ éigint i leaḃar=ṡroiseas, ḃaineas amaċ. Ṫairigíos an Scairḃ soir ar a dó a ċlog. Tán tu ag taireac leat=ag imeaċt leat, ag treaḃa go dian. Mo ġrá do ṫaireac aniar!=do ṫeaċt aniar, do ṫeaċt tar n-ais, do ċríoċnú amaċ. Níor inseas scéal riaṁ ná níor ṫairigíos orm héinig a leiṫéid a ḋéanaṁ. Ṫairigíos do Ṡeán dul leis=é ċóṁrac—nó dul 'na ṫeannta ċun éinní. Tá deire an ḟocail seo tairicte agam anois. Tá an dá ċoláiste tairicte ar a ċéile=i gcoinniḃ a ċéile (i gcomórtas báire, abair).

TAIRINGE—Tairingí seaca=iad so a cuirtear fé ċapal lá seaca. Bróg tairingí: bróga tairingí. Tairinge ceártan=é seo a ḃíon i gcrú an ċapaill.

TAIRNGIREAĊT—Ḃí sé sa tairngireaċt go raiḃ a leiṫéid seo le tuitim amaċ.

TAIRSING—Ṫána go faor na tairsinge=na táirsiġe. Tairsingí.

TAIRT—Tá an ṁóin 'na tairt=na spairt; móin ḟliuċ go mbéaḋ an trubstainnt is an súġlaċ imite aisti. Tairt-ḟeóil=feóil gan ile, feóil tur.

TAISIRIÚ—Tá taisiriú allais orm=allus beag éadtrom. Tá taisiriú ar an bfalla ag an aimsir ḟliuċ=fliuċa beag. Ḃíon taisiriú ar an móin nuair a ḃíon sí eirite bog ó ḃeiṫ cruaiḋ.

TAISTEAL—Máille ar a gciortaí an líon. Ḃíos ag taisteal (an ḃótair) liom.

Taistláṫ—Tá sí taistláṫ=gan ḃeiṫ malluiṫe ; caoin cneasta.

Taiṫíġeaċ—Aiṫneoḟá orta gur daoine oilte eól-gaiseaċa taiṫíġeaċa ar a ngnó iad=taiṫí a ḃeiṫ aca. Táim taiṫíġeaċ ar an bpeann.

Taiṫiġeaċ—Leaḃar (bean, buaċail, capal) taiṫiġeaċ=mór go maiṫ ; reaṁar leaṫan láidir.

Taiṫíġim—Níor ṫaiṫíos an Ġaoluinn riaṁ=níor ċleaċtuíos, ní raiḃ taiṫí ná cuidreaṁ agam uirti.

Taiṫneaṁ—Ṫug mo ċroide taiṫneaṁ don ngarrḟín boċt, do n-a ċainnt, d'éinní=ṫuit i ngreann le —. Tá rudaí ann 'e ḃreis ar a ċéile go dtaḃarfá taiṫneaṁ dóiḃ=a taiṫneoċ leat.

Taiṫneasc—Níl puinn taiṫnisc ins na prátaí=toirt. Tá taiṫneasc maiṫ ins na bróga so.

Tál—Ḃí an ċráin ag tál ar na banḃaí=ag taḃairt an ḃainne dóiḃ.

Talaṁ—Ní deinfead an grán aon talaṁ ar róim=ní raġad sé i ḃfód air, nó ann : ní deinfead sé aon láṁ air : ní ġortóċ sé puinn é. Ní féidir liom aon talaṁ a déanaṁ ar na h-eascainiṫe=ní féidir liom iad a ṫaḃairt suas (eiriġe asta). Luaċ do ḟaoṫair go raiḃ agat ar neaṁ agus ar talaṁ. Tá an talaṁ déanta go luaṫ ag Tomás indiuḃ=tá sé tagta, tá a ġnó déanta aige, go luaṫ. Ċuas ann do ṫalaṁ. D'ḟairrge an trí eile. Tá an talaṁ déanta agam rómat=táim anso rómat, tá an gnó críoċnuiṫe agam rómat. Tá ana-eiriġe-ó-ṫalaṁ ort indiuḃ=ana-tógaint croide : ana-scléip is misneaċ. Tá an ceól ag imeaċt fé ṫalaṁ=díomaoin, gan ḃeiṫ ag imeaċt fé ċosa éinne : gan éinne ḃeiṫ ag rince. Ḃí an ċráin, an fear buile, ag iṫe na talún=á ṫóċ is a taisde is ag iṫe na cré. Ċuireas an t-airgead síos i bpoll talún síos go dtí an guidean. Ċuir an scéal ag criṫ ó ṫalaṁ me=gaċ blúire díom. Ḃuail sé ó ṫalaṁ me=ṫug ana-ḃuala dom : dein

gaċ blúire ḋíom a ḃuala. Tógaḋ ó ṫalaṁ me le h-aon ḋorn aṁáin=ós cionn na talún: baineaḋ na buinn uaim. Gaeḋal ó ṫalaṁ seaḋ tu=toga Gaeḋil: gaċ spalla ḋíot ós na buinn suas go ḋtí mullaċ do ċinn. Tá Gaoluinn ó ṫalaṁ agat=toga is roga ḋi: mar a ḃéaḋ tig a ḃéaḋ tógṫa go maiṫ gaċ ruainne ḋe ón ngurḋean suas go fraṫaċa. Talaṁ na curaḋóireaċta=an ċuid uaċtaraċ ḋen ḋtalaṁ go ḃfuil an tabairt ann. Fé n-a ḃun sin bíon an gurḋean, agus ṫíos fé sin arís an grinneal. Tá talaṁ maiṫ á ḋéanaṁ agat ar an gceaċt=tu á ċur ḋíot go tiuḃ. Ní ḃeiḋ an talaṁ ḋéanta i n'iomláine ar an leaḃar so go mbeiḋ sé críoċnuiṫe amaċ. Scaoileaḋ na h-úḃla fé ṫalaṁ orm=síos ar an ḋtalaṁ, fan na talún, i ḋtreó na talún. Ḋíolas ó ṫalaṁ ar an marga=go breá, go ḋóiṫe. Ní féidir liom aon talaṁ a ḋéanaṁ ar an ḃfocal san=aon éifeaċt a ḃaint as, an lá do ḋ'ḟáilt air. Talaṁ a ḋéanaṁ ar ḃloc aḋmaid=é ḃrise. Nuair a ḃíon an talaṁ ḋéanta agat ar ruḋ bíon an fear maiṫ ḋéanta agat air agus an clausúr agat air.

TALAṀUIḊE—Tán tu ana-ṫalaṁuí=daingean, ḋion-gaḃálta, ceangailte ar an ḋtalaṁ. Táim talaṁuí im ḋéanaṁ is talaṁuí im aigne. Is minic a ċait balcaire ḋ'ḟear teann talaṁuí an cleiṫire fáirsciṫe fuinte=is minic a leag.

TÁMÁILTE—Duine támáilte=go mbéaḋ a ċeart náire ag baint leis is ná béaḋ ró-ḋána. Nác neaṁ-ṫámáilte an gnó ḋuit teaċt anso gan ċeaḋ?

TÁMÁILTEAĊT—Ṫáinig támáilteaċt uirṫi nuair a ċonnaic sí an sagart=ṁaoluiġ sí anuas: ṫáinig náire uirṫi.

TAMALL—Bím tamal ag obair is ḋá tamal ḋíoṁaoin. Tamalaċa bím breóiṫe go maiṫ.

TÁNAISTE—Táim tánaiste do ḃeiṫ ċó maiṫ leat=gairid do. Sí Bríd is deire, agus tá Peig i ḋtánaiste ḋi=Peig is gorra ḋi tímpal áilneaċta. Nílim aċ tánaiste ċuin Gaoluinne=cuíḃraċ: gan ḃeiṫ olc ná maiṫ. Ḋá

mbéinn i dtanáiste duit timpal Gaoluinne ní ḃéinn go h-olc=cóṁngaraċ duit. Ar an té is fearr tugtar an cionáċ. Níor tógas an duais aċ ċuas i dtánaiste (nó i ndánaiste) dó=i ngiorraċt. Ċuaiḋ sé i dtánaiste (a) anam a ċailliúint i bpoll portaiġ. Ḃí an ḃáirseaċ i dtánaiste (do ḃeiṫ) ċó trom is a ċonac riaṁ=beag náċ.

Tann—Tá tann maiṫ dem aois caite agam, tagṫa agam=cuid ṁaiṫ. Tá tann maiṫ den nGaoluinn agat, tann maiṫ páipéirí ins an mborsa; tá tann maiṫ prátaí againn. Nó tonn.

Tanuiḋe—Fan istig san uisce tanuí ón uair ná fuil snáṁ agat=caol, gan ḃeiṫ doiṁin.

Tanuiġim—Ní mór duit an tae a ṫanú: tá sí ró-láidir=í lagú, uisce a ċur inti. Ḃíos ag tanú turnapaí amuiġ in sa ngort. Tá a ċuid gruaige ag tanú.

Taoḃ—Cunaṫaoḃ gur ḋein sé sin? Níl aon taoḃ=níl aon ċúis, níl faic. Nó, gaċ aon taoḃ=gaċ aon ċúis. Labras ar do ṫaoḃ=id leit. Ḃí oċtar ón dtaoḃ againn ag imirt. Ciaca Gaoluinn nó Béarla atá agat? An dá ṫaoḃ=an dá ċeann. Tá an ḃó (nó éinní) amuiġ ansan i dtaoḃ éigint=i mball éigint. Ċonac an focal i dtaoḃ éigint. Ṫáinig an náṁaid ón dá ṫaoḃ ar an ndaingean ó ṁuir is ó ṫalaṁ. Ṫug sé an t-aiġnear dom ó ṫaoḃ taoḃ. Ḃ'ḟearra liom mo ṫaoḃ féinig a ḃeiṫ agam ná aon ní ar an saol=mo ṫoil héinig. Ní ceart ḃeiṫ ag tromuíoċt orm taoḃ tiar díom=gan me ḃeiṫ ag éisteaċt ná i láṫair. Fuair sé buala uaim ar an dá ṫaoḃ is ar an mbolg=buala tréan ó gaċ uile ṗoinnte. Ní mór do ḋuine dá ṫaoḃ an scéil a ḃeiṫ aige sar a dtugan sé breiṫ. Sé an díoṁaointeas an taoḃ eile timpal den obair.

Taoḃán—Ḃí sé ag gaḃáilt den dtaoḃán ort=bata breá téagarta. Taoḃán teann tarraing as=bíoḋ do ṫarac agat as rud nuair a ġeiḃean tu an treans—cóṁairle go mbainean an rógaire úsáid ṁaiṫ as.

TAOIBÍN—Muna bfuil do ḋóṫin agat ansan cuir taoibín leis=breis beag: taiḋgín.

TAOIDE—Tá sé (nó sí) ag líona=tá sé (sí) ag teaċt isteaċ: tá an t-uisce ag teaċt, ag éiriġe. Tagan an taoide isteaċ mar sin go dtí go mbíon sé 'na ḃarra taoide. Nuair a ḃíon sé 'na ḃarra taoide (nuair a ḃíon sí 'na barra taoide, agus mar sin i ngaċ uile ċás eile) bíon deire leis an líona. Tá sé 'na raḃarta nuair a líonan sé ana-ḟada isteaċ, agus nuair a ṫráġan sé ana-ḟada amaċ. Scúban an cladaċ ana-ḟaid síos amaċ an uair sin, agus fuinneaṁ buile féin uisce isteaċ is amaċ. Cóṁ-ċóṁaċt atá aici ag teaċt is ag dul (ag imeaċt). Tá an taoide casta, casta ó ḃeit ag líona nó ag tráġa. Tá sé ag tráġa=ag tuitim, ag imeaċt, ag dul síos, ag dul amaċ. Ḃíon an t-uisce mar sin go dtí go mbíon 'na lac-tráġa (lag tráġa), nó 'na lac-tráġa mara. Ḃíon 'na stad ansan gan aon taoide ann is ní ṫráġan amaċ a ṫuille. Ḃíon sé (nó sí) 'na ṫráiġ, 'na lac-tráġa, nuair a ḃíon sé imiṫe ċó mór is imeóiḋ sé is ag faire ar ċasa. Imeall (umall) lac-tráġa=teóra na fairrge nuair a ḃíon sí tráite amaċ. Imeall an ḃarra taoide=an teóra nuair a ḃíon líonta lán isteaċ. Íoċtar tráġa=bun tráġa: lac-tráġa—pé faid a raġaiḋ sé amaċ. Dá faid amaċ a raġaiḋ an t-uisce indiuḃ 'e ḃreis ar an lá indé tiocfaiḋ sé isteaċ an faid céadna. Cóṁ-faid aimsire a ṫógfaiḋ sé ag teaċt is ag imeaċt dó. Tugtar raḃarta ar an dtaoide nuair a ḃíon breis síúil is fuinnim fúiṫi. Tá sé 'na ḃarra taoide raḃarta=barra taoide nuair a ḃíon an raḃarta ann (barra a ḃíon ana-ḟada isteaċ). Má ḃíon tarac, nó teaireac, láidir ann glanfaiḋ sé an dá teórainn aníos is síos. Nuair a ḃíon an gnáṫ-fuinneaṁ féin dtaoide tugtar malabair (mall-ṁuir) uirṫi. Beiḋ an ṁalabair ann sara fada. Barra taoide malabraċ. Lac-tráġa malabraċ. Tá sé 'na ḃarra taoide malabraċ. Tá an raḃarta ar bun=ag teaċt, tosnuiṫe. Tá sé 'na ṫaoide ṫuille, tá taoide ṫuille ann=tá sé ag líona. Tá sé ag taoid' aṫa, 'na ṫaoid' aṫa=ag tráġa. Tá sé (sí) ag tuille=ag líona, ag teaċt isteaċ. Tá sí (sé) 'na lac-tráġa: 'na barra taoide: 'na malabair, 'na raḃarta. D'ḟanas tuas ag barra taoide=ag an áit is sia isteaċ go dtagan an taoide (dréir mar a ḃíon raḃarta nó malaḃ-

air ann). Ṫáinig an barra taoide ana-ṫamal aníos. Tá sé ag taoiḋ' ata, 'na taoiḋ' ata. Tá sé i n'aoirde lán =có fada isteaċ is a ṫiocfaiḋ. Tá aoirde lán na taoide ann. Nuair a ṫosnuion an tráġa caiṫfiḋ sí an ainm sin (aoirde lán) a ḟéana. Tá lag-ṫaoide ann=taoide lag. Dá mbéaḋ carraig in sa ḃfairrge agus an taoide ag gaḃáilt andeas ḃéaḋ taoide ċas ar an ḋtaoḃ ṫuaiḋ den gcarraig= taoide ná béaḋ ar aon imeaċt amáin, a ḃéaḋ ag brise isteaċ i gcoinniḃ a ċéile, nó i gcoinniḃ éinní a ċasfaḋ í ó ḃeit ar aon rian amáin. Fairrge ċas=fairrge ḃriste gan ġaoṫ—fairrge a ḃíon ag brise i gcoinniḃ a ċéile, rud a ḃíon i gceirt nuair ná bíon an ġaoṫ is an ḟairrge i n-aon treó amáin. Is olc a raġaiḋ an raḃarta ar an malaḃair duit= is olc a raġaiḋ an saol breá (a ḃí agat) ar an nḋroċ-ṡaol (a ḃeiḋ agat feasta)=is olc a ṫiocfaiḋ an saol maiṫ isteaċ ar an nḋroċ-ṡaol, is olc a raġaiḋ an t-aṫrú duit.

TAOINNTE—An méid snáṫa a cuirtear sa tsnáṫaid. Ċaiṫear an taoinnte déanaċ den bpeann luaḋa=an blúire deireanaċ. Níl taoinnte maiṫeasa ionnat.

TAOMANAĊ—Cur ana-ṫaomanaċ seaḋ na prátaí= tagan mórán galar orta. Tá an ḃliain seo ana-ṫaomanaċ ar na beiṫíġ=tugan mórán taomana léi.

TAOS—Tá an iomarca taois in sa gcíste agam=aḋḃar císte a ḋéanaṁ nuair a ḃíon sé fuinte ar a ċéile. Tá an císte 'na ṫaos fós. Tá an taos leis an oiġean againn= an císte deireanaċ ṫíos againn: sinne ḃeiṫ gátaraċ go maiṫ: gan aon taos (ná aḋḃar taois) againn aċ a ḃfuil ins an oiġean.

TAOSCAIM—Ḃíos ag taosca an ḃainne isteaċ ionnam héinig=á ól isteaċ: á ḋiúga.

TAOSCÁN—Ċailleas an taoscán a ḃí agam=an t-árus ċuin báḋ a ṫaosca amaċ. Tá taoscán mór eólais agam= cuid ṁaiṫ. Ḋeineas taoscán maiṫ colata=dreas maiṫ.

TAP—Ṫuit an t-uaireaḋóir uaim ar an ḋtalaṁ is ṫáinig mí-ṫap orm mar ġeall air=geit, droċ-léim croiḋe.

Ḃaineaḋ mí-ṫap asam nuair a ċonac na duḃċrónaiġ ċúġam =léim mo ċroiḋe le scannra. Cár ġá ḋuit an ṫap san a ḃaint asam?=geit, sceit, a ḃaint asam. Ḃím ag baint ṫapana as gaċ éinne. Feic hap.

TAPA—Ní raḃas ar mo ṫapa ċun breiṫ ar an dtraen=ullaṁ, i n-am, ar bior. Ní raḃas ar mo ṫapa i n-am ċun na leitreaċa a leigint leat go dtí an mbaile mór=ar bior, ar tinneal. Ní raḃamair ar ár dtapa ċun an coimín a láṁaċ=ní raḃamair tapaiḋ go leór. Tá ana-ṫapa ionnat =ana-anam.

TAPAIḊ—Ṫáinig an focal tapaiḋ orm is ní h-aon ṁarcaine é=d'éalaiġ orm. Tá Tomás ana-ṫapaiḋ=ana-e ear, ana-ċrosta; léimfeaḋ sé ċun feirge go grod: ní ṫógfaḋ sé puínn uait. Is maiṫ tapaiḋ atá an obair déanta agat=go breá tapaiḋ, ana-ṫapaiḋ: is maiṫ a luaṫa. Ar an imeaċt gcéadna is maiṫ breá atá an obair déanta agat=is ana-ḃreá: breá go maiṫ.

TAR—Duine tar daoine seaḋ tu=ní duine den tsaġas a ḃíon ag imeaċt coitianta: ní h-é gaċ éinne a ḋ'féadfaḋ seasaṁ id ḃróga: duine éagsaṁail. Ḋ'imiġ an ċainnt sin tar mo ċluasa=níor ċuala é: níor ċuaiḋ sé isteaċ im ċluasa. Scaoilear an focal tar mo ċluasa=níor ṫógas aon ċluas do: leigeas ṫaram é gan suim a ċur ann. Tán tu tórrsa go léir in sa scrúdú, i n-éinní=níos fearr ná iad go léir. Tá an t-árṫaċ tar do raḋarc soir=níosa ṡia soir ná mar is féidir leat feiscint. Náċ é an dial é go gcaiṫfá ḃeiṫ ar meisce an lá so tar laeṫeanta an doṁain?=an lá so tar ('e ḃreis ar) aon lá eile. Ḋeinear tar mo toil é= i gcoinniḃ mo toile. Ní dóiġ liom go ḃfuil sé éinní tar a 9 a ċlog=níos mó ná —. Ḃíṫear a d'iarraiḋ orm scéal a rá, aċ ḃíos ag gaḃáilt tairis á rá go raḃas ró-ṁanntaċ=á ċur (ċuir a deirtear) ḋíom. Cuirfiḋ an t-ól tar do ṡláinte, tar do ṁaiṫeas, tu=fágfaiḋ sa tslí tu ná beiḋ aon ṁaiṫ ná sláinte ionnat. Cuirfiḋ an obair tar do ċlainn tu=i slí ná beiḋ a tuille clainne agat. Ċuirfeaḋ éinní éinní tar éinní eile. Má tá púnt agam ní mór tairis=de ḃreis air, níos mó. Tá Ḃríd ana-lag is níl dul tar an oiċe anoċt aici=ní raġaiḋ sí tar an oiċe anoċt:

Ġeóḃaiḋ sí bás anoċt. Ḃíos ar baile aċ deineaḋ an obair ṫar mo ċeann dom=im inead. Ġaiḃ sé ṫar Aifrean=ġaiḃ ṫairis is an tAifrean á rá. Is minic a ṫéiġean lear-ainm ṫarat=is minic ná beirean sé greim ort, ná tugtar ort é, ná béaḋ sé oiriúnaċ duit. Ċuas ṫar mo ḋíċeal=ḋeineas níos mó ná é. Ná téir ṫar do ḋóṫin ar an ḃfeóil=ná h-iṫ an iomarca di. Ní féidir dul ṫarat le niṁneaċt=tu ṡárú. Ċuala gur tusa a ḃris an lampa is ní ċuirfinn ṫarat é=ní ḋéarfainn ná deinfá é: ní raġainn ag lorg éinne eile ċun an ḃrise a ġreamú anuas air. Tóg na prátaí seo: ní ḋ'ḟéadfá dul ṫórsa=iad a ṡárú: a sárú a ḋ'ḟáilt. Cuir do láṁ ṫaram aniar. Níor ṁaiṫ liom aon rud a rá a ḃéaḋ ṫar ceart=a ḃéaḋ lasmuiġ den gceart, den ḃfírinne. Tá an t-uisce sin istig ṫar oíċe=tugaḋ isteaċ aréir é is tá sé istig ar feaḋ na h-oíċe. Níor ṁaiṫ liom fanaċt oiread is nóimeat ṫairis an gceart=níos mó ná an ceart. Ní raḃas riaṁ ṫar an Scairḃ soir=níos mó soir ná an Scairḃ. Táim im ṫrosca is é ṫar am dom. Tá sé ag cur ṫairis sa tsiopa san=ag cárṫnán (cárnán) airgid: nó, ag cárṫnán nó ag cur le ċéile go tiuḃ is ag spáráilt éinní. Tá an tig ceannuiṫe agam ṫar a ḃarra, nó ṫar n-a ḃarra=amaċ is amaċ. Ċuaiḋ sé ṫar mo neart é ḋéanaṁ=níor leór é mo neart ċun é ḋéanaṁ. Ḋ'ḟéadfá éinní do ċur ṫarat ċó maiṫ leis an airgead. Scéal ṫairis é sin agus caiṫ uait é=scéal ná bainean leis an gcúrsa atá á plé: scéal a tairrigítear anuas ċun scéal eile a ċur i leaṫ-taoiḃ. Ḃíoḋ an gníoṁ san 'na scéal ṫairis anois=scéal ná deinfar trácht air, scéal ná beiḋ 'na ċúrsa cainnte. Ċuireas an téadán ṫaram héinig siar=anuas ar an mbolg a ḃuailear é ar dtúis. Táim ṫar aḃainn=an aḃa ṫaram agam: an aḃa gaḃṫa agam. Nuair a ḃíos sa leabaiḋ tairrigíos na h-éadaiġe aníos ṫar mo ċeann le h-eagla na bpúcaí. Ḃeiḋ cruinniú i n-Inis indiuḃ aċ glac bog ṫarat é=ná bac leis: ná bíoḋ aon ḃaint agat leis: scaoil ṫarat é gan é ḋéanaṁ aon tinnis duit.

TÁR—Ṁeallfaḋ (nó ṁealltfaḋ) an cailín sin a ṫár ón siongán (seangán)=an máilín beag bán a ḃíon á úmpar aige: ṁealltfaḋ sí aon ní uait.

TARASBÁR—Nó tearasbár. Nuair a ḃeiḋ do ḋóṫin

iṫte agat cuir an tearasbár in sa gcurpad. Cuir tearasbár an ḃlúire tobac isteaċ id ṗíp=fuiġlaċ, an rud a ḃíon spárta. Níl mórán tearasbáir, nó earaspáir, againn. Ḃfuil aon tearasbár agat?—i gceist uiṁríoċta.

TÁRLUIĠIM—Ṫárluíomair le ċéile indiuḃ ag barra an ċnuic=ḃuaileamair le ċéile. Táimíd tárluiṫe le ċéile. Ní maiṫ liom droċ-rudaí mar sin ḃeiṫ ag tárlaċ-taint=ag tuitim amaċ. Ḃuaileamair le ċéile san áit ṫárluiṫe=i n-áit na coinne.

TARRAC—Nó teaireac. Tá corruiġe maiṫ teairic ann indiuḃ=fairrge ṁaiṫ láidir is siúl is fuinneaṁ inti. Ḃí an dá ċapall ar ċóṁ-ṫeaireac=aon teaireac aṁáin á ḋéanaṁ aca: tarac cotrom. Mar an gcéadna, nílimíd ar ċóṁ-ṫuairim: ní ċóṁ-ċúram atá orainn. Tá ana-ḟobul tarraic ann=cúbrán maiṫ aige ar na cloċa. Ḃí an dá naoṁóig ar ċóṁ-ṫarac in sa rás=ar aon rian aṁáin: aon imeaċt aṁáin.

TARRAINGIM NÓ TAIRIGÍGIM—Na gearraċaili a ṫairig ċun na cainnte, ċun na feirge, ċun éinní, me=a ṫug. Tá an ḟinneóg ag tarac na gaoiṫe=ag taḃairt, ag leigint, na gaoiṫe isteaċ. Tán tu ag tarac droċ-aigne, feirge, baoċais, na ndaoine ort héinig=á ḃailiú anuas ort héinig. Ní maiṫ liom aġaid na ndaoine a ṫaḃairt orm héinig=a ṫarac orm héinig. Tá an duais tairricṫe buaiḋte agam=tógṫa. Ní maiṫ liom an focal san do ṫarac ċúġam=úsáid a ḋéanaṁ de. Ṫairigíomair do ḃuaċailli an ṗaróiste sin iad d'imirt. Tá an trínse sin ag tarac mórán uisce leis=ag taḃairt. Tá sé (ualaċ féir) ró-láidir ansan: tairig isteaċ ċúġat é. Tairig ċúġat—cainnt a deirean an fear a ḃíon ṫuas ar an ualaċ féir leis an té a ḃíon ṫíos á ḟásca. Tá cuid ṁaiṫ den nGaoluinn tairicṫe ón Laidin=tógṫa: na préaṁaċa ḃeiṫ sa Laidin. Ḃíos ag tarac mo ṗípe=ag tarac ar mo ṗíp=ag baint gail aisti. Ṫairigíomair na líonta=tógamair isteaċ sa naoṁóig iad tréis iad a ḃeiṫ in sa ḃfairrge. Laḃran na sean-daoine an Ġaoluinn eatorra féinig, aċ ní mór dóiḃ teanga eile do ṫarac go dtí sna leanḃaí (leanaí). Níl tarac na gcos, mo ċos, ionnam=me ḃeiṫ ana-tugṫa. Tá tarac suas orm

=seórdán: an anál a ḃeiṫ briste. Táim ag tarac (liom) ċun na gnáṫóige, ċun an tiġe=ag teaċt i gcómngar, ag déanaṁ ar. Níor ḋeineas aċ ceann na circe do ṫarac as a piopán=do straca—gan é ḃaint di. Ṫairig sé an ceann as an muineál aici. Ní mór do ḋuine a ainm do ṫarac =do ṫuilleaṁ. Níl aon tarac ċúġam agam=airgead, cig., go ḃféadfainn mo láṁ a ḃuala air dá mba ṁian liom é. Tá tarac ċúġat agat timpal na Gaoluinne=mórán di agat. Ṫug sé tarac den mbata anuas sa plaosc dom=ṫairig sé buille den mbata. Tá leaṫ-ṫarac ort=gan tu ḃeiṫ ag imeaċt coṫromaċ: breis taraic ar ṫaoḃ éigint díot. Cearc a ṁarú is a cuid fola do ṫarac=do ṫaosca amaċ aisti. Í ṗrioca is na putóga a ṫarac aisti=a ḃaint aisti. Ba ṁaiṫ liom do ḃaoċas a ṫarac=a ṫuilleaṁ, a ḋ'ḟáilt i slí éigint. Tá tarac agam ar sparán maiṫ airgid =é ar mo ċumas é ṫarac ċúġam, earruíoċt a ḃaint as. Tán tu ag féaċaint tairicṫe go maiṫ=caol, seanng. As an bpeann a ṫairigím mo ṡlí ḃeaṫa=a ḃainim. B'ḟearra ḋuit ḃeiṫ níosa ṫairicṫe=níosa ċaoile. Tá na caoire oiriúnaċ anois ċun pingin ṁaiṫ airgid a ṫarac=a ḋéanaṁ, a ṫaḃairt isteaċ. Má ṫógais an ḋuais héinig is as an dteine a ṫairigís í=bé do ḋíċeal é ḋéanaṁ; ní raiḃ puínn spárṫa agat. Ḃí na capaill ana-ċoṫrom agus is as an dteine a ṫairig an capall tosaiġ an rás. Ní mór an plúr a ṫarac caol anois=é spáráilt: gan flúirse de ḃeiṫ ag imeaċt. Nuair a ḃeiḋ an leaḃar so críoċnuiṫe tairiceóḋ an obair caol go ceann cúpla seaċtain=tósfaḋ bog é. Ar a ṫarac (tarac éinní) a ḃeiḋ a spáráil nó a ċaiṫeaṁ= ḋréir mar a ḋeinfar tarac caol nó tarac raḃairneaċ air.

TÁSC—Sé lorg an ġaḃair is gan tásc a ḃaṫa agat é= tuairisc. Gnó gan déarṫaṁ é sin.

TÁSTÁIL—Ní féidir liom croma síos go dtí an dtalaṁ gan na cosa a lúba: is minic tástálta agam é=is minic a ṫugas fé. Sar a gceannóḋ peann ḋeinfeaḋ í ṫástáil= triail a ḃaint aisti.

ṪAṪ—Ṫah, nó hah. Ṫah amaċ=caint a deirtear le capall nó asal á rá leis gluaiseaċt amaċ.

**TÁṪ**—Ḃa ċóir duit an táṫ a ṫarac tar a ċéile=an ceangal a ḃíon ag duine ag ceangal coirce.

**TATAG**—Tá tatag san éadaċ san=neart is caiteaṁ. Ní ḃíon aon tatag sa rud a ḃíon bog plubarta. An rud go mbíon an tatag ann bíon sé láidir tútaċ reaṁar rígin.

**TÁTAIRE**—Níl ionnat aċ tátaire beag=duine beag suaraċ gan ṁaiṫ is é leisciúil ciotianta. Tátaire cinn tealaiġ (ceann tealaiġ=fear an tiġe).

**TÁṪUIĠIM**—Níl aon táṫú ar an gcirte=níl aon screaṁ cruaid, clúdaċ cruaid, air. Ḃfuil aon táṫú tagta ar an mbainne fós?=téiġeaṁ; ḃfuil sé te (ag an dteine)? Ḃfuil na prátaí beiriṫe? Nílid aċ ag táṫú, nílid aċ táṫuiṫe, níl aċ an táṫú aca=boga beiṫ ag teaċt orta (ó ḃeiṫ ag beiriú), iad a ḃeiṫ bogṫa (bocaiṫe). Níl aon táṫú ar an nGaoluinn sin=í ḃeiṫ ar nós an ċirte a ḃí 'na ṫaos: gan ḃeiṫ cruaidṫe: aċ bog plubarta.

**TEAĊT**—Tá sé ag teaċt ana-ḋian orm an gnó so a ḋéanaṁ. Ní ag teaċt rómat air sin é=gaḃaim pardún agat me ḃeiṫ ag cur isteaċ ort. Tá mo ṗeann bascta is gan aon teaċt suas agam le h-í leiġeas tar n-ais=gan aon treans go ḃféadfainn í —. Tá ana-teaċt aniar i Seán: pé gnó a ṫaḃarfá ḋó le déanaṁ deinfeaḋ sé é=tá ana-ṫaḃairt ann: is féidir leis gnótaí a ṫaḃairt ċun cinn. Ḃí ana-teaċt-aḃaile ins na h-oileánaiġ ċun dliṫe ann-ċearta do ċur ar gcúl=ḃí ana-ṁianaċ ionnta, ana-ṡeasaṁ ionnta, ċun —: eiríġeaḋ go breá leóṫa.

**TEAĊTAIREAĊT**—Tá sí imiṫe ar teaċtaireaċt, ag déanaṁ teaċtaireaċta, dom.

**TÉAĊTUIĠIM**—Tá an braon ag téaċtú im béir=ag reaṁrú, ag dul 'na ċéile. Tá an leite, an rís, an ġlotóg, téaċtuiṫe=reaṁruiṫe. Ḃíon bainne téaċtuiṫe nuair a ḃrisean sé is deinean meidg is sruṫ de. Tá an sneaċta téaċtuiṫe ar an dtalaṁ=é greamaiṫe isteaċ 'na ċéiliġ is aon ḃrat aṁáin déanta de. Déarfá téaċtuiṫe le gráinne

reaṁar sneaċtaiḋ. Ṫáinig an sneaċta anuas ana-ṫéaċtuiṫe =na gráinníaċa ḃeiṫ reaṁar téagarṫa ag teaċt anuas.

TÉAD—Ḃí bó ar téid agam=téad ceangailte di is greim agam ar an dtéid. Téad ualaiġ=an téad, an téadán, a ḃíon ag ceangal an ḟéir nuair a ḃíon sé sa gcairt. Ḃí ḟios agam go raiḃ an droċ-úmpar in sa mbuaċaill is scaoileas leis faid a ṫéide go ḃfuaireas greim air= ṫugas ċead a ṫoile ḋó: ṫugas téad a ḋóṫin ḋó—gur ċroċ sé é héinig. Taḃair faid a dtéide ḋóiḃ=oiread téide is a ṫeastuion uaṫa.

TÉAGAR—Tán tu caol aċ bé go dtiocfaiḋ tu i dtéagar fós=ċuin téagair: go n-éireoiḋ tu téagarṫa. Níl aon ana-ṫéagar sa leaḃar san=é ḃeiṫ tanuí.

TÉAGRAIM—Nuair a ċuala an t-uaṫḃás do ṫéagair mo ṫeanga=ċuaiḋ i dtéagar, d'at suas i slí ná féadfainn í d'oibriú ċuin cainnte: deineaḋ stalca díom is dem ṫeangain.

TEALLAIRE—Níl ionnat aċ teallaire beag=duine beag gan ṁaiṫ go mbíon an iomarca den mion-ċainnt aige: bíon an teanga sa triúl go maiṫ aige is gan aon éifeaċt: duine beag crabanta.

TEALLAIREAĊT—Cuir uaim do ċuid teallaireaċta= cainnt ċrabanta: an iomad den ngearr-aiġneas: aiġneas beag néaṁ-úntaċ.

TEAṀAIR—Níor ḃ'aon teaṁair (nó treaṁair?) liom siúl go Luimneaċ=níorḃ aon ní, aon dua, liom é: ní ċuir-finn aon truím, aon naiṫ, ann. Ḃíos im ḃáirstir ar an ngnó is níor ċuireas aon teaṁair ann: ṫáinig sé bog orm.

TEAMPAL—Obair teampail=obair leadránaċ ṁall. Tá an ceaċt i n'obair teampail agat: brostuiġ=é i ḃfad sa triúl agat.

TÉALṀUIDE—nó téaḃuíde. Tán tu ag féaċaint téaṁuide=scáil beag ḃuíde ḃeiṫ tríd an mbán agat: gan

beiṫ buíḋe ná geal bán: ruḋ beag ḋen mbuiḋe beiṫ ionnat.

TEANAĊAR—Tlú an ġaḃa. Tagan béim an ġuṫa ar an "aċ" is bíon an "ea" ana-ġairid. Truime an teanaċair.

TÉANAM—Téanam liom: téanam leat=seo leat.

TEANGA—Teanga liom leat=teanga a bíon liom (ar an dtaoḃ so) is leat (ar an dtaoḃ súd): teanga plámáis a ṫógan an dá ṫaoḃ: a ṫugan an dá ṫaoḃ léi. Ġluais ceaṫrar againn ċun cainnt a ḋéanaṁ leis an máistir is bé Séamas an teanga labarṫa a ḃí orainn, a ḃí againn=an fear labarṫa, an fear a ḋeinfeaḋ pé cainnt a ḃéaḋ le ḋéanaṁ. Teanga labarṫa=leis, an duine a bíon ann (i dtig cúirte, cig.) ċun aistriú a ḋéanaṁ ó ṫeangain go teangain mar gá é. Tá an fear san ana-léiġeanta: tá na seaċt dteangcaċa (teanngcaċa a deirtear) aige=mórán teangcaċa—pé seaċt iad. Is mó ruḋ a deirean an teanga ná bíon sa ċroiḋe. Tán tu go breá bladarṫa milis ar do ṫeangain=ċó fada is a ṫéiġean do ċainnt. Ḃí sé ag cur a ṫeangan amaċ ċúġam (=fúm). Ní féidir liom mo ṫeanga a ṫabairt di tá sí ċó malluiṫe san=labairt léi.

TEANGṀUIĠIM—Teanguiġim a deirtear. Ná teangaiġ lem ċois mar tá sí gortuiṫe=ná bain. Má bíon aon teangáil (nó teangáilt) agat lem leabarṫa brisfeaḋ do ṗus=aon ḃaint, aon ní le ḋéanaṁ agat leóṫa. Ná deiníḋ (dinis a deirtear) aon teangáilt leis an dteine go mbeiḋ beirṫe aici ar a greamana. Tá tinneas fiacal ag teangáilt liom=ag tosnú liom, orm: im ṫreó. Is ana-ḋeacair teangáilt leat=aon ċainnt a rá leat, aon ḃaint a ḃeiṫ aige duine leat gan snap a ḋ'fáilt. Táid teangálta le ċéile anois—i n-aiġneas, i mbruiġin, i n-éinní=gaḃta le ċéile, i dtreó a ċéile. Má ṫéiġean tu amaċ ag imirt ċnaipí teangóiḋ (nó teangóiḋ sé) díot (nó duit)=ġeóir é: ġeóir droċ-ní as: díolfair as. Teangóiḋ (sé) díḃ amáireaċ muna mbeiḋ na ceaċtana agaiḃ=ġeóiḋ siḃ ón máistir éċ Teangaiġ ḋom dul amaċ ar an dtír mar táinig breóiteaċt fairrge orm=díolas as. Teangóiḋ díot an fuisce sin a

d'ól mar sé an dial dearg le niṁneaċt é=bainfiḋ droċ-ní duit.

TEANN—Tán tu ċó teann le loiṁnán=an bolg ḃeiṫ lán go maiṫ agat: nó tu ḃeiṫ cruaiḋ cruinn spriúnlaiṫe, agus nác baol go dtrágfaiḋ do ċuid airgid. Ḃí a bolg teann le bainne. Is cuma liom gluaisteán a ċeannaċ mar tá teann ar mo ċúlaiḃ agam=tá neart laistiar díom: táim go maiṫ as. Ní ragaḋ leat sa troid: tá's agam go ḃfuil teann ar do ċúlaiḃ agat, rud ná fuil agam-sa=caḃair laistiar díot: rud gur féidir leat tarac air tráṫ an ċruatain. Feirmeóir teann=láidir go maiṫ. Tá teann ar mo ċúlaiḃ agam ċun pé ní is mian liom a ḋéanaṁ =neart, airgead, caḃair. Feic teannaim.

TEANNAIM—Ḃítear ag teanna díġe liom ar an dtóraṁ =á ċur siar orm dom aimneóin. Ag teanna ḃíḋ. Ḃí an máirtír ag teanna léiġin liom le bata=á ċur isteaċ, á ropa isteaċ, im ċeann leis an mbata. Aċ, dar ndó, ní d'aimneóin an duine i gcóṁnuí é. Níl teanna ar a cúlaiḃ aici=teann. Teann an téad=dein teann: tairrig ċun í ḋéanaṁ tairricṫe go maiṫ. Teann an finneóg ansan: tá sí ag cnagarnaiġ=dein dingte: cuir í ó ḃeiṫ ar boga. Ḃíomair ag teanna na téide ó ċéile gur ḃriseamair í.

TEANNAS—Teastuíon a tuille teannais ón mála coirce: tá sé ró-ḃog=teastuíon í ḃeiṫ níosa dingte, níosa teinne (ó ṫeann).

TEANNTA—Nuair a ḃíon duine ag strapadóireaċt (drapadóireaċt) ní mór dó teannta ḃeiṫ aige=greim coise: áit 'na gcuirfeaḋ sé a ċos. Ḃíos ag siúl amaċ san uisce gur ċailleas teannta=go dtí nár ḃféidir liom mo ḃuinn a ḃuala ar an dtalaṁ tíos. Ḃfuil teannta agat fós?=greim ar an dtalaṁ, ar éinní, le do ċosa (nó le do láṁa más ar do láṁa a ḃeifá ag breiṫ ċun tu héinig a ċoiméad suas). Trom teannta (a déarfaḋ an strapadóir)=teanntuig liom: teanntuig liom aníos: torm sá aníos. Ḃainimíd ana-ṫeannta as an líon ċun maireaċtaint=ana-ċaḃair, ana-ċongnaṁ. An ḃfuairis teannta fós?—le duine a ḃéaḋ ag snáṁ. Tá an Ḃéarla agam i

dteannta na Gaoluinne=le, i bfoċair. Níor tugaḋ aon teannta ḋom ċun dul i n-áirde ar an gcapal. Táim i dteannta anso idir an mbórd is an bfalla=i n-áit náċ féidir liom me héinig a réiteaċ amaċ as: táim teannṫuiṫe. Ċuir an ċeist i dteannta me=i gcruaḋ-ċás: i bpúnc. Tá mo ċos lag is ní mór dom maide mar ṫeannta ċun siúil=cabair.

TEANNTÓIR—Bíon an maide agam mar ṫeanntóir=ċun teannta a ṫabairt dom: rud a ṫugan teannta, nó a ḋeinean teanntú. Is éaċtaċ an teanntóir caoraċ an madra san.

TEANNTUIGIM—Bíomair ag teanntú caoraċ ċun iad a bearra=á gcur i dteannta, i gcúinne, i n-áit ná féadfaidís teaċt as; á dtabairt isteaċ le ċéile. Táim teannṫuiṫe agat, ag an gceist=i bpúnc. Ḋein na saigdiúirí na daoine a ṫeanntú tréis an Aifrinn=teaċt timpal orṫa is iad a ṫabairt le ċéile i n-aon sgata aṁáin. Teanntuig liom, a deirean an strapadóir leis an nduine a bíon ṫíos fé n-a bun=trom sá aníos: teanntuig liom aníos, trom teannta. An dteastuíon aon teannta uait?

TEARC—Tá na prátaí tearc. Ní h-aon ġalar tearc é=gann. Feic tirceaċt.

TÉARMA—Ní féidir liom fanaċt tar a cúig a ċlog mar sin é an téarma atá liom=teóra. Ċuireas téarma liom héinig timpal bíḋ=beartuíos ná h-iosfainn a leiṫéid seo, nó ná h-iosfainn aċ an oiread so. Tá téarma curṫa agam liom héinig leis an méid seo coirce beiṫ bainte agam fén oíċe (oíṫe)=an méid sin leaġta amaċ: ní ḃéaḋ an teóra sroiste agam go dtí go mbéaḋ an méid sin ar lár. Ċaiṫeas téarma maiṫ den lá ag léiġeaṁ=tamal. Tá téarma curṫa agam leis na cártaí anoċt=teóra de ṡaġas éigint: ná h-imreóin tar a 10, cig.: nó ná caillfinn níos mó ná 5s. Nó, ċuireas téarma éigint orm héinig. Tá an oiread so oibre le déanaṁ agam i n'oiread so téarma=an oiread so aimsire. Is minic a ċuir duine téarma leis héinig, air héinig, roimis héinig amaċ, is gur ḋíceal dó é ṫabairt amaċ=é ċríoċnú amaċ, é déanaṁ.

Nuair a ḃím díoṁaoin bíon téarmaí móra agam is braiḋnsí =me ḃeiṫ ag cuiṁneaṁ ar nua-ruḋaí móra: cuiṁnṫí nua, seifteana (pleanana) nua á mbeartú agam. Ba ṁaiṫ an téarma móin a ċeanaċ anois agus í ċó saor= maċtnaṁ. Tá téarmaí (nó braiḋnsí) nua ag an sagart ċun na Gaoluinne a ḃreaca síor=aṫarú slí, slí nó slite nua. Bíon téarmaí nua aige sna Sinnféinite ċun na póilíní a stop is a ḋalla, is is maiṫ na téarmaí iad; aċ fuair na Duḃċrónaiġ téarmaí nua ċun cur-isteaċ a ḋéanaṁ orṫa san=slite.

TÉARNAṀ—Ó téarnaim. Bíos ag téarnaṁ ċuin baile =ag teaċt, ag fille, ag teaċt i ngiorraċt: ag déanaṁ ar an mbaile. Táimíd ag téarnaṁ amaċ ar ḋeire na h-oibre=ag druidim le —.

TEAS—Tá teas maiṫ fén gcíste—ón dteine. Féic teasuíoċt.

TEASARGAN—Teasaragan a ḋeirtear. Bí beirt ag troid is náċ mór an t-úntas nár ṫáinig éinne a ḋeinfeaḋ teasaragan orṫa=a ċosnóċ, a scarfaḋ, a ċuirfeaḋ ó n-a céile iad. Cosantóir feaḋ fear an teasaragain. Fuair sé bás i mbruiġin gan teasaragan=gan éinne do ṫeaċt á ḟaora: bás gan cosaint. Is minic nár ċuaiḋ fear an teasaragain as=is minic a fuair sé héinig pleannca: is minic a greamuíoḋ é. Tá teasaragan 'dir Éire is Sasana anois=suaimeas: cosaint i mbruiġin. Ní raiḃ aon teasaragan agam ar an dtarḃ aċ léime i n-áirde ar an ḃfalla. Is minic a ḟaor teasaragan duine=teaċt isteaċ idir é is an té a ḃéaḋ ċuige.

TEASBAĊ—Tá an bó ag riṫ le teasbaċ=í ḃeiṫ te inti féinig (ag an mbrotal, cig., nó ag an gcotú). Bí teasbaċ maiṫ ar ṫír na h-Éireann nuair a bí cosa na Frainnce sa triúl.

TEASBÁNAIM—Tá sé teasbánta agat go ḃfuilean tu it 'ḟear maiṫ. Tugas púnt dó aċ níl aon teasbána agam leis=aḋṁáil: rud a teasbánfaḋ gur tugas. Tá an ċeárd san agam; táim im ṡagart aċ níl aon teasbána

agam leis aċ mo ṗortus. Is gnáṫ linn teasbána beag a ḋéanaṁ do stróinséar nuair a ṫagan sé an treó=rud éigint suaiṫinseaċ a ṫaḃairt dó, rudaí a ḋéanaṁ dó is a ṫaḃairt dó ná deinfimíst dúinn héinig.

**teasbúil**—Tán tu ana-teasbúil indiu=teasbaċ a ḃeiṫ ort (ní h-aon ḋroċ-ḟocal é). Ní raḃas ró-ṫeasbúil nuair a ċuala go raiḃ na traenaċa stopaiṫe is ná tiocfaḋ aon ḃia ċúġainn. Ḃím níos teasbúla nuair a ḃíon braon tiar agam ná roimis sin.

**teastuiġim**—Taḃair aire don leaḃar san: bé go dteastóiḋ sé fós=go mbeiḋ sé ag teastáil.

**teasuíoċt**—Táim préaċta ag an ḃfuaċt is teastuíon teasuíoċt uaim=éadaiġe teó is deoċa teó is rudaí teó a ċur liom. Tá an ṁaidin fuar aċ beiḋ teasuíoċt ann ar ball. Ní ḃíon an teasuíoċt trom; ní ḃíon ċó trom leis an dteas. Ní ḃeaḋ ag tarac móna indiu ag an dteas—rud atá trom. Tá an lá fuar go leór fós, aċ ragaiḋ sé ċun teasuíoċta fé n-a 2. Ṫugas púnt uaim (ḋeineas éinní) as an dteas-uíoċt=nuair a ḃíos te: sar ar leigeas dom héinig fuara, nó ár cuiṁneaṁ ar cad a ḃí á ḋéanaṁ agam. Ḃuailfinn duine as an dteasuíoċt (as mo ṫeasuíoċt), is ansan ḃéaḋ caṫú orm. Tá sé ċó maiṫ dúinn taḃairt fén obair fé n-ár dteasuíoċt=as ár dteasuíoċt: sa teasuíoċt dúinn: gan leigint dúinn féinig dul ċun fuaire ċun na h-oibre.

**teiċim**—Sé teiċe ón dteas go dtí an ḃfuaċt agat é=ó ṫig an diail go tig an deaṁain: deirtear nuair a ḋ'imeóċ duine ó áit ċruaiḋ go h-áit ċruaiḋ eile: ó áit de ḟagas éigint go dtí an taoḃ eile tímpal a ḃéaḋ ċó h-olc céadna, béidir. Táid teite (teiċte) as an áit.

**teideal**—Níl aon teideal agat teaċt (nó ċun teaċt) isteaċ anso gan ċead=ceart. Ḃíos i dteideal (ċun) an feirm a ḋ'ḟáil, aċ ní ḃfuaireas=ḃí tarac agam ar í ḋ'ḟáil; ḃí ceart agam ċuige. Táim i dteideal teaċt isteaċ anso pé uair is maiṫ liom é agus gan spleáċas leat. Is as an áit sin a ṫógan an tiarna san a ṫeideal. Go mairir do ṫeideal nua—le duine a ġeóḃaḋ teideal nua.

Ní ḃfuairis aon teideal uaim-se mo ċamán a ṫógaint amaċ leat.

**TEIDEALAĊ**—Fear teidealaċ=go ḃfuil teideal nó teidil aige: fear a ḃéaḋ i n-ineaḋ uasal, nó go mbéaḋ céimeana móra léiġin aige. Náċ teidealaċ atán tu ná h-éisteófá do ḃéal?=corráistiúil, máistiriúil.

**TÉIḊIM**—Deinim te. Tá an féar ag téiḋeaṁ (téaṁ a deirtear) san iotlain=ag eiriú te. Ba ċeart go mbeifá téite go maiṫ ag an dteine anois=déanta te: te: tagṫa te.

**TÉIĠIM**—Cá raġair anois?=cá ḃfuilean tu ag dul? Suas amaċ a ġeóḃair?=a raġair: atá do ṫriall. Níl aon dul amaċ agam ar an gceist sin=níl aon eólas agam air: ní féidir liom í réiteaċ: táim dall aici. Níl aon focal Gaoluinne le dul díot aċ focal fánaċ=a teipfeaḋ ort: a imeóċ díot. Ní téiġean mo ċuid fola le Seán Buiḋe=ní téiġean mo ċroiḋe leis; ní maiṫ liom é: ní ġealan mo ċroiḋe dó. Is mór mar atán tu ag dul as, mar a ċuais as=mar a ċaillis an ḟeóil, mar atán tu ag loma; ag dul i luimeaċt, i dtanuíoċt. Níor ṁaiṫ liom dul gan siúcre=déanaṁ gan é. Dá raġaḋ ar an dtae cad a deinfimíst?=dá ritfeaḋ sí gairid. Tá an lá ag dul ort=ag dul id ċoinniḃ: an fear maiṫ á ḋ'ḟáilt ort. D'imiġ an comóras orainn, nó éinní. Níl an áit seo (an bia, éinní) ag dul dom=ag dul ċuin tairḃe dom: ag déanaṁ maiṫeasa dom. Fliuċán is measa a téiġean dom=is measa a réition liom: is mó a deinean díoḃáil dom. Tá an dinnéar dulta ar an ngort=imiṫe amaċ go dtí sna fearaiḃ. Ċuaiḋ san éadaċ=ċrap sé suas. Tá na prátaí ag dul ana-ḋéanaċ i mbliana=go mbeiḋ sé ana-ḋéanaċ sar a mbeiḋ ag teaċt isteaċ, aibiḋ. Dúirt (dúḃairt) sé liom na caoire a ċur isteaċ i n-áit ná raiḃ aon dul go deó air=ná féadfaí a ṡroisint. Glaoiḋ abaile ar Ṡeán go raġaiḋ sé ar scoil. Ċuaiḋ an gluaisteán ceangailte in sa gcairt=ċeangail sé. Tá an slaġdán dulta ceangailte isteaċ im scaṁóga=tá sé ceangailte istig ionnta anois. Ċuaiḋ na mná ceangailte na ċéilig: ċuas ceangailte in sa nGaoluinn, i n-éinní. Ċuas ort ċó fada

is a ḋ'féadas in sa gcainnt=ċuas có dian ort is —. An ragaiḋ tu liom?=an ndeinfiḋ tu me ċóṁrac? An mór a ragaḋ isteaċ sa mborsa san?=a ċoimeádfaḋ sé. Cáil do ḋul?=cá ragair? Is deacair dul amaċ ar intin Ṡeáin=is deacair greim a ḋ'fáil uirti, i tuiscint. Táim id treó le seaċtain is ní ró-ṁaiṫ atáim dulta amaċ ort fós=imiṫe i dtaiṫí ort: ní ró-ṁaiṫ a tuigim tu, nó do ṡlí. Ċeapas go raiḃ an doċtúir Pádraig ana-íogair gur ċuas amaċ ar a ṡlí=gur ḃraiṫeas is ċleaċtuíos is fuaireas amaċ síos a ṡlí. Ar ċuaiḋ an t-ím mórán indiuḃ?=ar ċosaim? Ní ragaiḋ an ḃó an méid sin airgid ar an aonaċ amáireaċ=ní ḋeinfiḋ: ní taḃarfaiḋ isteaċ. Ḃí an ḃeirt ḃuaċaillí ag faire ar ḋul le ċéile=ag cuiṁneaṁ ar (ar ḃaraoidí) cóṁrac a tosnú. An faḋ' ó ḃaile a ragair anois? An ragfá le Séamas?=an dtroidfá é? Níor ṁaiṫ liom dul leis=taḃairt sé. Tá na daoine imiṫe ana-ġallda=eiriṫe. Táim ag dul isteaċ ar ḃeiṫ im ḃúinteóir: ag dul isteaċ ar port. Tá an ġrian dulta sé=imiṫe síos sé ḃun an íogair. Ní ḋ'féadfainn dul a tuille (ar ḃia, ar ċeaċt, ar obair, ar éinní)=a tuille de a ḋéanaṁ, a ċur díom, a ṡeasaṁ. Ċuaiḋ an ṁáṫair ana-ṁór ċun ḃróin nuair a fuair an mac ḃás. Ná h-íosfá a tuille? Ní ḋ'féadfainn dul a tuille=a tuille a ḋ'iṫe. Ní h-aon ḋul suas ó ḋúċas ḋuit an ċlaḃaireaċt a ḃeiṫ ag baint leat=tá sí ionnat dréir do ḋúċais: anuas ó t'aṫair nó ód ṁáṫair a ṫáinig san, a tugais san leat: anuas ċúġat a ṫáinig dúċas na claḃaireaċta. Ṫéigṫá=ṫéigṫá. Mar sin ṫagṫá=ṫagṫá.

**teiġlaċ**—Teaġlaċ in sa ḃfoclóir. Teiġlaċ (nó teiġleaċ) an rí; teiġleaċ an tíġe: an rí-teiġleaċ. Aċ tealaċ an ġaḃa. Tá airgead ag an ngaḃa.

**teilgean**—Níl aon teilgean in sa mbean san=spárailt, coigilt. Tá sé ag teilgean ċun báirtí=ag ullmú (ullú), ag cuirneáilt ċúiċi. Níl aon teilgean insna prátaí i mbliana=níl aon ḟaid le dul ionnta: níl an trubstainnt ċeart ionnta. Ní mór an teilgean púnt an aimsir seo=ní ṡeasóċ sé i ḃfad: ní h-aon ana-ṁaiṫ é. An té ná bíon an teilgean ann bíon sé ró-raḃairneaċ: nó ní ḃíon sé cruinn; leigean sé rudaí trí n-a laḃaraċa.

Níl aon ṁaiṫ ionnam ċun teilgean a ḋéanaṁ=ní féidir liom rud a ċur i bfaid. Bain teilgean as an arán mar níl a ṫuille plúir againn=dein spárailt air. Ba ċeart breis teilgin a baint as na bróga. Tá an buaċail ag teilgean go cruinn dó héinig ċun na mbróg=ag bailiú na bpinginí.

teiṁeal—Deinean an ṁ srónú. Ṫána as an gcúrsa gan teiṁeal=gan smáilc ná smól, díṫ doċar ná basca. Níl aon teiṁeal ar an obair, ar an bpáipéar, ar do ċuid Gaoluinne=loċt, smál, smáilc.

teiṁealuiġim—Tá do ċasóg teiṁealuiṫe=teiṁeal curṫa uirṫi: smeara nó rud éigint mar sin. Tá do ċáil is do ċlú teiṁealuiṫe go maiṫ anois=gan ḃeiṫ glan: ḃeiṫ sailiṫe: salaċar orṫa.

teine—Tá an teine as againn, nó orainn=múċta. Cuir síos fód eile: tá sí ag faire ar ṁúċa=ag cuiṁneaṁ ar ṁúċa. Ḃíos idir dá ṫeine=idir dá aṁras: idir dá ċóṁairle, dá eagla: idir dá ċúrsa nár ṁaiṫ liom aon láṁ a ḃeiṫ agam i n-aon taoḃ aca; i slí ná béaḋ suaimeasaċ. Ċaiṫfá an teine dearg do ċaiteaṁ orṫa ċun iad a ċur amaċ (cuirean an teine dearg duine ag preabarnaiġ ċum siúil). Ḃíos idir dá ṫeine Lae Bealtaine=i gcruaḋ-ċás: i gcruaḋ-ċás idir dá ċúrsa diana. Cuirear teine leis an gcarn páipéirí=ṫugas teine dó. Tá an tiġ, éinní, fé ṫeine=an teine ag oibriú air, á dóġa: tá sé tré ṫeine. Teine dia=an galar fáinneaċ, an screaṁ fáinneaċ a ṫagan ar ḃeiṫíoċ nó ar ċeann an duine. Trí teinteaċa (tinteaċa a deirtear).

teineaċair—Tlú an ġaḃa. Tineaċair a deirtear.

teinn—Táim teinn breóite=ana-breóite: ana-olc. Duine neaṁ-ṫeinn seaḋ me=ní ċuirean an saol aon teinneas orm.

teinne—Nó teine. Ba ḋóiġ leat gur i Sasana a cuireaḋ in sa gcliaḃán í le teine a cuid Béarla=blas, fuaim. Tá teine ar do ċainnt=fuaim a deinean do-

ṫuisceanta í. Conac "tuin" mar litriú ar an ḃfocal so.

TEINNEAS—Nó tinneas. Sé atá ag cur tinnis orm, ag déanaṁ tinnis dom, nác féidir liom dul ar an aonaċ, ná fuil na prátaí go maiṫ agam, go ḃfuilim gann fé airgead; nó éinní=atá ag déanaṁ buarṫa ḋom, ag cur buarṫa orm. Ní raḃas i mbun an obair a ḋéanaṁ ná puinn dá ṫinneas orm=ní raḃas ag cuiṁneaṁ mórán air: ní raiḃ sé am ċrá: ní raiḃ aon ḃuairt orm aige. Níor ṫógas an scrúdú, aċ má seaḋ nílim 'na ṫinneas mórán=níl aon ana-ḃuairt orm tímpal air. Táim i ḃfiaċa go maiṫ aċ ní ċuirean san aon tinneas orm. Sé an tinneas atá orm go ḃfuil droċ-ṫeine agam.

TEIPIM—Tagan daoine anso ná bíon aon teip eile orṫa aċ fuaim na Gaoluinne=tagan gaċ aon ní eile leoṫa aċ aṁáin —.

TEIST—Tá sé de ṫeist uirṫi go ḃfuil sí gan ṁaiṫ=ainm. Tá ana-ṫeist ort=ana-ḋeiġ-ċáil. Ṫug Tomás droċ-ṫeist orm=droċ-ainm, droċ-ċlú: dúḃairt sé droċ-rud éigint im ṫaoḃ. Tá teist ṁaiṫ ar do ċuid Gaoluinne.

TEÓRA—Ní mór dom ḃeiṫ ag imeaċt amáireaċ mar tá san mar ṫeórainn agam=marc, téarma. Tá na daoine san lasmuiċ de ṫeórainn na gréine=i n-áit ná fuil an ġrian ag taiṫneaṁ: nó ná bíon an ġrian ag taiṫneaṁ. Tán tu ag imeaċt ṫar teórainn amaċ leis an salaċar cainnte sin=ṫar an gceart: ṫar cailc. Tá an dá páirc, an dá éinní, i dteórainn le n-a ċéilig=sínte suas le ċéilig. Tá £40 ar ḃó ṫar teórainn ar fad an aimsir seo=ró-árd: an iomarca. Tá an dá ċnáṁ i dteórainn le n-a ċéilig ansan=ag teaċt isteaċ, ag teangáilt, le ċéile ansan. Tá mo láṁ gortuiṫe i dteórainn an dá ċnáṁ=san áit go mbíon an dá ċnáṁ ceann le ceann.

TÍAĊTUIĠIM—Feic téaċtuiġim. Tá an braon, an bainne, an leite, tíaċtuiṫe=eirriṫe (eiġriṫe a deirtear) reaṁar.

TIAR—Ċuas amaċ ag tógaint an aeir dom héinig tráṫnóna tiar=tiar sa tráṫnóna: i n-eirball an lae tiar. Beiḋ sé siar sa tráṫnóna nuair a ḃeiḋ an clausúr ar an obair agam=déanaċ go leór—aċ gan a ḃeiṫ tiar. Tá cúpla focal suaiṫinseaċ tiar i ndeire an leabair=tiar 'na ḋeire. Aon ruḋ a ḋúḃairt id ċoinniḃ ní taoḃ tiar ḋíot a ḋúḃairt aċ suas le t'aġaiḋ. Ṫógas an ḃliain go breá bog leisciúil agus tá tiar orm anois=gan me ḃeiṫ ċun cinn: me ḃeiṫ ċun deire: gan an gnó críoċnuiṫe agam nó breall éigint sa scéal. Tá an méid sin tiar agam=tiar im bolg: curṫa siar síos. Beiḋ tiar orm ag an ndroċ-aimsir muna síneann Dia a láṁ amaċ ċúġainn go tapaiḋ. Is baol liom go ḃfuil tiar orm sa scrúḋú=ná fuil eirite liom. Ṫiar sa deire do ġeallas an t-airgead do=sa deire ar fad.

TIARGÁLAIM—Bíos ag tiargáil ċum dul ar an aonaċ=ag ullṁú: ag bórdáil, am ċur héinig i ḃfearas. Táimíd ag tiargáil linn=ag obair.

TIARNA—A Ṫiarna na trócaire.

TIARNÚIL—Náċ tiarnúil atán tu !=mar a ḃéaḋ tiarna: údarás is néaṁ-úntas ag baint leat. Ṁuise, gan tu ṁór-leigint dom muna tiarnúil atán tu=clóċaiseaċ, borb, údarásaċ: áḋḃar néaṁ-úntais ag imeaċt leat.

TIG—Dein (din a deirtear) do tig féinig den dtig seo=bí istig leat héinig anso.

TIĠEASAĊ—Is maiṫ an tiġeasaċ é, nó í=is maiṫ an fear tiġe é, an ḃean tiġe í. Is maiṫ na tiġeasaiġ iad araon. Ní maiṫ an tiġeasaċ é siúḋ 'na tig féinig ná fágfaḋ an duine boċt istig tar oiċe. Deaġ-ṫiġeasaċ seaḋ an té a ḃíon go maiṫ is go rabairneaċ fial istig 'na tig féinig: béaḋ sé go maiṫ ḋuit dá raġfá ċuige 'na tig féinig. Is féidir do ḋuine ḃeiṫ 'na tiġeasaċ maiṫ amuiġ is 'na ḋroċ-tiġeasaċ aige baile.

TIMPAL—Tán tu timpal aois do ṗórta. Timpal liḃ, a ḃuaċailí, i mboġsín—a ḋéarfaḋ máistir scoile. Tá an

bacaċ san ag cimilt tímpal orm i riṫ an lae: nó ag cimilt im tímpal=ag fanaċt im ḟoċair: ag buala suas liom go minic. Ḃíos ag cimilt tímpal ar an easbog is ag lútáil air mar gur ṫeastuiġ uaim ḃeiṫ mór leis. Ḃí sé suas roimis Naoṁ Pádraig nó tímpal air, am éigint=tímpal aimsir Naoṁ Pádraig. Ḃíon an ġrian ag tabairt an tímpal léi i gcóṁnuí=ag imeaċt tímpal i mboġsín. Tá an dá ḟocal san tímpal is mar a ċéile=suas is anuas le ḃeiṫ mar a ċéile. Táid ana-ḋian tímpal airgid, tímpal na Gaoluinne=ana-scannruiṫe i dtaoḃ, mar ġeall ar —. Is ana-ḋeacair mo ṁáṫair a ṫabairt tímpal ċun me leigint go dtí an rince=í ṁealla: í aṫarú ó ḃeiṫ mí-ṫoilteanaċ tímpal go dtí ḃeiṫ toilteanaċ. Ḃeiḋ an bó ag teaċt tímpal ar ball. Tá Tomás imiṫe siar an cnoc tímpal na gcaorach=mar ġeall ar na caoire, i dtaoḃ na gcaorach. Ḃí daoine ag cimilt tímpal orm ag brait ar ḋeoċ uaim. Tá ana-ṫímpal agat=tu ḃeiṫ ana-ṫéagarṫa. Ḃíon tímpal an doṁain tabarṫa isteaċ ag an ngréin ins (nó ar) na ceiṫre h-uaire fiċiḋ. Ḃíos ag caint tímpal ar an gcúrsa san, nó tímpal an ċúrsa san. Níl aon tímpal agam aċ tímpal beag=nílim tímpalaċ téagarṫa im ċorp. Nó tiompal.

TINNEAL—Tá an guna ar tinneal=i slí gur féidir urċar a scaoile uaiḋ: an casúr i n-áirde. Cuir an guna, an t-inneal, aon traġas gléis, ar tinneal=i slí go mbéaḋ sé ullaṁ ċuin preab a ṫabairt. Ḃíos ar tinneal ċuin aiġnis=sa tslí nár ṫeastuiġ aċ an rud ba lúġa ċuin me ċur ċuin aiġnis: i rioċtaiḃ aiġnis. Ḃíos ar tinneal ċun léime anuas ort dá ndéarfá focal.

TINNEÁLAIGE—Tuiteas i dtinneálaí gáirí fé Seán=i slí nár ḟéadas m'anáil a tarac: an anáil á baint díom ag an ngáirí. Tá sé ag tinneálaí gáirí=á ṫaċta féinig suas le gáirí, le fáscaí gáirí: obair aige an anáil a tarac. Ḃíomair ag tinneálaí gáirí.

TIOMÁNAIM—Ḃí tiomáint ṁór ar ḃa ar an aonaċ indiuḃ=glaoċ mór. Ḃíon ana-ṫiomáint agat ar na bóiṫre ċun na Gaoluinne d'oibriú=ana-éileaṁ: bíon tu ana-ḋian tímpal orṫa. Táid imiṫe an bóṫar siar is

tiomáint ṁaiṫ fúṫa=gluaiseaċt. Tá tiomáint gáirí oraiḃ=pléasca gáirí. Tá tiomáint fén gciteal=teine ṁaiṫ: an teas ag teaċt ann go tiuḃ. Tógaiḋ bog é: tá ana-ṫiomáint agaiḃ=imeaċt géar. Ḃí ana-ṫiomáint ar an iasc nuair a ḃí an coga mór ar siúl=ana-ṫógaint. Ḃuaileamair isteaċ i dtiġ na scoile is níorḃ fada go raiḃ an tiomáint ar siúl=tuargain ag an rince: buala nó gluaiseaċt tréan. Ḃí tiomáint ṁaiṫ againn ar an gcúrsa =deineamair é ċiora go maiṫ. Náċ ort atá an tiomáint leis an obair?=deaḃa.

TIOMNUIĠIM—Dearḃuíos is ṫiomnuíos ná deinfinn go deó aríst é=ṫugas an leaḃar.

TIONNLACAIM—Ṫionnlaic sé me. Táim ag dul á ṫionnlacan aḃaile (tiúnlacan). Ṫionnlaicíos aḃaile í. Tiúnlacaim a deirtear.

TÍORAIḊEAĊAS—Ḃí an garsún garḃ mí-ṡiḃialta aċ tá sé ag teaċt ċun tíoruíoċais=ón ḃfásaċ go dtí an áit 'na gcóṁnuíon daoine daona: ċun mánlaċta: ó ḋroċ-ḃéasa go dtí deiġ-ḃéasa nó go dtí bótar a leasa. Tá an ḃean (an páirc, éinní) tugṫa ċun tíoruíoċais aige=déanta mín réiḋ. Níl ag an mbuaċaill sin aċ garḃ-eólas is beiḋ sé deacair go maiṫ é ṫaḃairt ċun tíoruíoċais i slí go ḃfuiġeaḋ sé port=é ḟocrú suas: eólas is múine ceart a ṫaḃairt dó.

TÍORGÁLAIM—Feic tiargálaim. Tá sé i n'am dom ḃeiṫ ag tiorgáil ċun dul aḃaile: ċun féir a ċur isteaċ =ag socrú suas: ag déanaṁ socrú suas: ag déanaṁ ullṁú.

TÍOS—Pé duine a ḋein é cusa a ḃeiḋ tíos leis=a ċaillfiḋ (a ḃeiḋ caillte) leis: a ḃeiḋ máċailleaċ aige: ort-sa a cuirfar, a buailfar, é (=id leit-se a cuirfar é).

TÍR—Ċuas (amaċ) ar an dtír—ó oileán. Ṫáinig an t-árṫaċ i dtír anso=ċuir sí i dtír.

TIRIM—Trim a deirtear. Ḃíos trim ag an dtarḃ muna mbéaḋ gur ṫáinig fear suas=gan ċainnt, marḃ.

Fear ana-ḟliuċ ar aonaċ seaḋ me=a ċuirean siar mórán díġe. Fear trim=an taoḃ eile tímpal.

TIUḂ—Tá sé seo ana-ṫiuḃ ag tuitim amaċ=ana-ċomónta. Tá na fiacla (nó éinní) ana-ṫiuḃ ar a ċéile agat=ana-ḋlúṫ; gan mórán slí eatorra.

TIUC—Tiuc, tiuc, a deirtear ag glaoċ ar na cearca-fianaċ, fianaċ, ar na laċain.

TIUL—Ḃí sé ag brise na mbuidéal ċó tiuḃ le tiul=ana-ṫiuḃ: ana-ṫapaiḋ—le rudaí a ḃíon ag tuitim amaċ i ndiaiḋ a ċéile. Nuair a ḃíon an piléar imiṫe as an ngunna deirean an fear a ḃíon i láṫair "tiul, tiul" (nuair a ċloisean sé an fuaim). D'ḟéadfaḋ sé "pléasc, pléasc" a rá ar an imeaċt gcéadna. Ḃí tiul tiul aige sna gunaí is tuit na coiníní marḃ. Ḃíon bior dearg ag buaċaill is sáḋan sé fé ḃuaċaill eile ag rá—"tiul tiul"—ċó maiṫ is dá mbéaḋ sé á lámaċ le guna.

TLÁṪ—Nuair a ṫáinig sé anso ar dtúis ḃí sé ana-ṫláṫ=ana-ṁín, ana-ṡéiṁ. Ṫáimíd ana-ṫláṫ le ċéile=ana-ṁór: síḃialta deas: gan ḃeiṫ gránna garḃ. Tá Seán is Ḃríd ag teaċt ana-ṫláṫ le ċéilig=ana-ṁór: ana-ċeanúil. Aċ! nárab eaḋ=nílid?! An fíor san?!

TLÁṪUIĠIM—Ḃíodar ag tláiṫínteaċt liom tímpal an puirt=iad a d'iarraiḋ ḃeiṫ mór liom: iad ag cainnt liom go mín sleaṁain deas a d'iarraiḋ mé ḃoġa ċuin an port a ṫaḃairt dóiḃ. Ḃíos ag tláiṫínteaċt a d'iarraiḋ airgead a ṁealla uata=ag cainnt go deas ceanúil, aċ ḃí an lorg ar an dtaoḃ ṫiar den gcainnt. Tá an buaċaill is an cailín ag déanaṁ tláiṫínteaċta le n-a ċéilig.

TNAĊTAIM—Tá sé tnaċta=buailte, buailte amaċ, sínte siar leis an dtuirse, an put deireanaċ as. Táim tnaċta ag an gcola=corta traoċta buailte amaċ. Tnaċt an cola, an obair, é=buail, coir. Táim tnaċta ó ṁaidin ó ḃeiṫ ag baint coirce. Táim tnaċta tnáite ag an gcola is an tuirse.

TNÁṪAIM—Tá ana-tnáṫa ag baint leis an obair=ċoisfeaḋ sé tu. Tá ana-tnáṫ ag baint le Seán, le n-a ċainnt, le n'easba cainnte, le fear maiṫ i gcomórtas: le fear ná béaḋ go maiṫ in sa gcomórtas aċ a tuirseóċ tu go maiṫ. Tá tnáṫa maiṫ san obair sin=traoċa, marú. Is tnáite an scéal dom beiṫ ag obair istig anso=corṫa, tuirsiúil.

TNÚIṪÍNTEAĊT—Tá sé anso ag tnúiṫínteaċt le ḋiġ is gan aon ċúram eile air=ag tnúṫ le, ag braiṫ ar —. Táim ag tnúiṫínteaċt timpal anso ag braiṫ le marcuíoċt =ag súil go dian le —.

TNÚṪAIḊEAĊT—Cad é an tnúṫuíoċt atá anois ort? =tu beiṫ ag tnúṫ coitianta nó ar feaḋ i ḃfaḋ. Ní h-aon ḃean í ċun puinn tnúṫuíoċta a ḋéanaṁ léi=ċun beiṫ ag súil le mórán uaiṫi. Ṫánag anso ag tnúṫuíoċt le tobac= ag tnúṫán le, ag tnúṫ le, ag tnúiṫínteaċt le, ag súil go dian le.

TNÚṪAIRE—nó tnúṫáluiḋe. Níl ionnat aċ tnúṫaire beag=fear beag suaraċ gan ṁaiṫ.

TNÚṪAIRÍN—nó tnúṫairín. Sin fear beag beag ná béaḋ lán do ḋuirn ann.

TOBÁN—Beirte na muc. Drabláċ an ḃainne. Scartaire an níġeaċáin. Saṫaċ an leasuiṫe. Sin é an barraille agat ó ḟáil sinn.

TÓĊAIM—Tá an ṁuc ag tóċ (túṁaċ a deirtear).

TOĊAS—Ba ċeart duit toċas beiṫ id ṡróin mar ḃíomair go léir ag cainnt ort.

TOĊRAISTE—Ceirtlín toċraiste seaḋ tu=duine cruaiḋ fáiscite fuinte. Fear toċraiste leaṫan=ar cuma an ċeirtlín snáṫa a ḃíon toċraiste anuas ar a ċéile.

TOĊT—Ḃí toċt guil orm=uaḃar guil: me beiṫ taċtuiṫe gan ċainnt ag an ngol a ḃéaḋ ag buirbeáil ionnam bíoḋ ná

béaḋ briste amaċ aige. Toċt átais, uaignis, agus mar sin de. Aċ oibriḋ go léir ar an gcuma gcéadna.

TOĊTUIL—Ḃíos ag toċtuil ġuil=toċt trom guil ag brise amaċ orm anois is arís.

TOFÓG—Ḋeinis tofóg, nó leigis tofóg=breiḋm gan fuaim: breiḋm ná bíon aon fuaim léi: an ġaot a ċuirean duine nó ainṁí as gan ġlór. An té a bíon ag leigint tofóg bíon sé tofógaċ.

TOGA—Ṗós sé toga a ṡúl de ċailín=cailín ba rí-ḃreá deártaṁ. Ċuirear toga an deaḃaiḋ ón dtig orta=an ċuid do b'ḟearr den ndeaḃa: ana-deaḃa. Amadán tofa=críoċnuite: stail-amadán: sail amadáin (=amadán mór). Tán tu ar na daoine is tofa anso ċun Gaoluinne=is fearr. Ḃí clagarnaċ tofa ann aréir=clagarnaċ ḃreá trom.

TÓGAIM—Ṫóg an capall cloċ, gairḃéal=cloċ nó gairḃéal do ḋul isteaċ ceangailte 'na ḃonn. Ṫógas an rás=ḃuaḋas. Níor tóg sí an scrúdú=níor ruit sí an scrúdú: níor eirig léi sa scrúdú. Níl aon ṁait ionnam ċun rud a tógaint, a tógaint isteaċ de ġlan-ṁeaḃair=do ṁeaḃrú. Tán tu ag féaċaint ana-tógta=ana-ċorruite—fearg ṁór, iminí mór, átas mór, eagla mór, nó éinní mar sin, ort. Ṫógas leis an mbitúnaċ le h-aon ḃuille dorn aṁáin=do leagas é tréis é tógaint den dtalaṁ. Ní binn liom an áit seo aċ ar an scéal a tógaint le ċéile b'ḟearr liom beit anso ná ansúd=le gaċ blúire den gcúrsa a ṁeáġa le ċéile. Is féidir leis an dá ċapall an t-ualaċ do ṫarac le h-iad a tógaint le ċéile=a ċur le ċéilig. Fuair an Ġaoluinn ana-tógaint cinn le déanaí=fuair sí árdú i slí nár ġá di aon náire beit uirti aċ a ceann beit san aer. Tá an gearraċaile tógta suas go dear=tabarta suas. Tógaḋ liom go h-oban=leagaḋ me tréis me tógaint den dtalaṁ, tréis me baint dem ḃuinn. Feic teideal. Tán tu tógta (tócaite) go mait=curta ċuin feirge nó aon tsaġas motú. Ná tóg an obair sin ort héinig mar nílean tu ábalta dó. Ní gá duit me tógaint suas có capaiḋ san=mo ċainnt a tógaint suas: ceann

a ṫógaint di, is beiṫ tógta aici: mo ċaint a ṫógaint ċúġat héinig. Nuair a bristear cnáṁ tógan sé an oiread so lá ċun snaiḋmte. Tógar ana-ċeann don ḃfocal san=ċuirear ana-ṡuim ann: ḋeinear ana-naiṫ de (ḋo a deirtear). Tá ceann tógta ag an bpóilín díom-sa=táim tugta fé ndeara aige ('e ḃreis ar ḋaoine eile). Nuair a tógtar le duine bíon riṫ nó gluaiseaċt nó boga den dtalaṁ ag imeaċt leis an leaga. Ṡleaṁnuíos is tógaḋ liom (den dtalaṁ). Tá an ḃó ar tógáilt ag an ocras=ana-lag: gan é ar a cumas seasaṁ ná éiriġe 'na seasaṁ. Is féidir liom duine (nó aon tsaġas cúrsa) a ṫógaint isteaċ go tapaiḋ=a tuiscint; dul amaċ air; a ḋéanaṁ amaċ cad é an saġas meóin a ḃéaḋ aige. Tógar an cluiċe (cluṫa a deirtear). Níor ṫóg sé a láṁ ċun cabrú liom=níor ḋein faic. Tógfad gaċ cóṁngar sa trí abaile=ġeóḃaḋ. Ná tóg an leaḃar dréir a ċlúdaiġ. Ní féidir liom seómra a ḟoláṫar duit mar tá an tig go léir tógta ċeana=gabṫa: tógta suas: gan beiṫ díoṁaoin. Tógamair mórán éisc aréir=ṁaruíomair: rugamair ar —. Raġad amaċ nuair a beiṫ mo ḋinnéar tógta agam=iṫte, caiṫe. Tóg deoċ eile. Ċuala gur tógais do ċeaċt aréir ó Éamon=go ḃfuairis greim ar a leaḃar ceaċta is gur scríoḃais síos an ceaċt fé mar a ḃí sé sa leaḃar san. Ċuir na póilíní tógaint orm=tógadar me; ġabadar (nó ġaiḃeadar) me. Níor tóg na bróga an smeara=níor ṡúġadar isteaċ é: níor imiġ sé trioṫa isteaċ. Ḃé gur ċuala an focal, aċ má seaḋ níor tógas (isteaċ) im ċeann. Ar arán is bainne (nó, le h-arán is bainne) a tógaḋ an leanḃ san=sin é an coṫú a fuair sé. Tógar glan ón dtalaṁ é. Tógaimíd an focal trom (=tabair ḋom) ana-ġairid ar ċuma éigint=tugaimíd amaċ gairid go maiṫ é. Táim rud beag mall ċun scéal a ṫógaint síos=a ċur síos dréir mar a ċloisfinn é, nó tréis é ċlos. Ḃíos breóite lag, is ċaiṫear an leaba tógaint=dul ag triall ar an leabaiḋ is isteaċ inti. Tógar an buaċaill i n-áirde ón dtalaṁ leis an dá ċluais. Nuair a ċuala an glór ḃíos ag tógaint mo ċluaise=ag cur cluas le h-éisteaċt orm héinig. Tógaḋ liom is buaileaḋ ar ḃior mo ċinn me=baineaḋ dem bonn (dem buinn, dem ċosa) me. Dia linn: táimíd tógta ó talaṁ na h-Éireann anois nó riaṁ=scriosta, marḃ, idiṫe (caint a dúḃairt duine nuair a conactar na duḃ-ċrónaiġ ag

teaċt). Táim tógṫa ó ṫalaṁ na h-Éirean aige sna fiaċa go léir=briste ceart. Ní tógfar an ċainnt sin uait gan é rá níosa cruinne=ní glacfar le —. Ní rabas sásta é sin a ṫógaint i n'ḟírinne gan é fiarṫú tar n-ais an tarna h-uair. Ní tógṫ' ort (=tógṫa ort) ḃeiṫ ag mola do ċonnḋae féinig=ní ceart milleán a ċur ort mar ġeall ar tu ḃeiṫ —. Ṫógfainn léiġean go tapaiḋ=d'ḟoġlumóin. Ṫóg an scéal maiṫ suas me=ċuir áṫas croiḋe orm. Bíon tógaint-suas croiḋe ag baint le scéal geal. Ṫógfaḋ droċ-scéal duine=corróċ: ċuirfeaḋ ar staid mí-suaimn-earaċ. Ní tógfá an ainm sin "balcaire" i n-aoċor mar tán tu ró-ḟada=ní oiriúnóċ sé duit. Bíon tu a d'iarraiḋ me tógaint i gcóṁnuí=me ċur suas. Ṫógas Tomás ċun caḃruiṫe liom=tóġas: ṫugas liom. Ní ceart duit an ċainnt sin a ṫógaint ċúġat héinig mar ní ċúġat-sa a ḃíos =a ṁeas gur duit-se a ḃíos á ṫagairt. Ṫóg Pádraig an focal san=níor ṫaiṫin an focal leis: tóg sé suas é. Níl aon tógáilt ar ṗrátaí anois=éileaṁ, glaoċ, tógaint, ruiṫ. Is ana-so-ṫógṫa an duine ṫu=gur fuirist tu ṫógaint, tu ċoṫú. Bíon daoine go tréan ċun foġluim a ṫógaint is daoine eile mall. Tá an bó ag tógáilt=ar tógáilt. Tá an bád ag tógaint an uisce (=á ṫógaint isteaċ tar a faor) is á ṫarac (á ṫarac anios). Ná tóg orm teaċt treasna ort: ná tóg orm gan ḃeiṫ i láṫair, éinní=ná buail a ṁilleán orm. Tógfaiḋ sé leaṫ-uair a' ċluig uaim an ceaċt a scrioḃ. Ṫógfá Máire ar ṁná ciallṁara an doṁain=ṁeasfá gur duine díoḃ í. Tóg an focal san ana-ḟada. Tá súil agam ná tógfaiḋ Dia orm fanaċt istig ón Aifrean=ná leanfaiḋ. Dá dtógfá do láṁ ċúġam ḃrisfinn do pus. Táim ag tógaint an lae go breá bog. Má ḃris sí an copán féin ní tógṫa uirṫi=ní ceart é ṫógaint uirṫi.

**TÓGÁLAĊ**—Tá aiciḋ tógálaċ orm=aiciḋ gur fuirist í ṫógaint. Náċ tógálaċ an duine tu!=duine náċ fuirist labairt leis ná baint leis mar go bpreabfaḋ sé ċúġat: duine gur fuirist é ṫógaint, é ċur suas, é ċur ċuin feirge.

**TOĠDUIṪE**—Tán tu ċó toġduiṫe, ċó tuaṫalaċ, le sean-asal. Bíon duine toġduiṫe nuair a ṁeasfá go mbéaḋ mar a ḃéaḋ ualaċ trom ar a ḋrom: ḃéaḋ sé ag imeaċt trom, marḃ.

TOĠBUITEAĊT—D'ḟág an obair toġbuiteaċt is tinneasaí i ngaċ aon tsnaiḋm dem ċorp. Snaiḋm anso=alt: an áit go dtagan na cnáṁa isteaċ le n-a ċéile.

TOGRAIM—Ní de roġa a toġair sé dul ann aċ gur ċait sé é=a toiḃ sé.

TOIL—Tá an seanduine ag fáil ḃáis, aċ caitfimíd an scéal a ḋ'ḟágaint fé toil Dé. Ḃím ag eascaini aċ ní ḃíon mo toil aċ le cuid aca=bíon an ċuid eile lasmuiġ dem toil. Ḃí an máistir ar buile mar gur ḟágas an scoil gan a toil=gan ċead uaiḋ: gan a toil do lorg. Tá Gaoluinn ar do toil agat=gur féidir leat í ċur ag obair fé mar is mian leat. Tá an saol ar mo toil agam anois=go breá breá: ċó breá is ba toil liom. Ḃí fios agam nár ċeart é ḋéanaṁ, aċ ḃuaiḋ an toil ar an dtuiscint agam.

TÓIN—Tá tóin an hata briste=an méid timpal a ḃíon tuas is ós cionn mullaċ an ċinn nuair a ḃíon an ceann in sa hata. Ḃéal an hata=an oscailt go scuirtear an ceann isteaċ ann. Duille an hata=an ċuid de a ḃíon leiḃéalta: a ċoimeádan taitneaṁ na gréine amaċ as an súile. Ḃí sé ag imeaċt tóin tar ceann—dá mbéaḋ duine suite ar nós an táilliúra ḋ'ḟéadfaḋ sé a ċeann a ḃuala anuas ar an dtalaṁ agus ansan é héinig a ċasa ċun cinn ar nós na liatróide. Ċaiteas an buaċail uaim síos den árdán tóin tar ceann=é ag casa sa tuitim síos: ní ḃéaḋ sé ag tuitim síos ceann ar aġaiḋ, ná cosa ar aġaiḋ. Ḃíon an claḃaire sin ag obair fé tóin=fé ċeilt, i gan fios. Tá an scéal tóin tar ceann agat=bun-ós-cionn. Ḃí na leaḃarta caite tóin tar ceann aige=soir siar=trí n-a ċéile: gan ḃeit socair ceart. Ḃíon na spiairí ag obair fé tóin i gcóṁnuí. Tá an tóin bainte as an leat-scéal agam=gan aon ṁait fágta ann agam: gan aon ḃonn ḃeit fé. Caint gan bun gan ḃárr gan tóin gan ċeann gan leat-imeal=caint ná féadfá aon tuiscint a ḃaint as: a ḃéaḋ measctha trí n-a ċéile go h-olc. Ḃí an teine leis an dtóin agam is ċaiteas teite=ḃí an tóir go dian lem sála. Ní ḋ'ḟéadfaḋ sí fiċe focal cainnte do ċur as tóin a ċéile=do ċur le ċéile: i ndiaiḋ a ċéile i gceart. Níl sé de ṁeaḃair ionnam ḋá líne filíoċta do ċur as tóin a ċéile. Tá an tóin

as an saol, tuitiṫe as an saol, an aimsir seo=é ḃeiṫ buarṫa neaṁ-socair go maiṫ. Níl an tóin ró-ḋaingean sa tsaol fós. Ní féidir le duine suiḋe gan a ṫóin ḃeiṫ fé. Tuitfiḋ an tóin as indiu (as an spéir, as an lá)=tiocfaiḋ ana-ḃáirteaċ anuas. Ní féidir liom tóin ná ceann a ċur ar an scéal=ní féidir liom aon tuiscint a ḃaint as, aon éifeaċt a ḋ'feiscint ann. Buail é sin isteaċ fé ṫóin cártaí=fé sna cártaí a geárrtar agus ná bíon san imirt. An cárta a ḃíon fé ṫóin cártaí ḃíon sé as raḋarc is fágtar ansan é: ní ḃíon sé san imirt. Ċuir Seán fé ṫóin cártaí me sa scrúdú=buaiḋ sé orm. Tá an sagart fé ṫóin cártaí ag an easbog=caite isteaċ i gcúinne, i bpóirse éigint: gan aon ṁeas ag an easbog air. Cuireaḋ fé ṫóin cártaí in sa gcomórtas sinn=buaḋaḋ is briseaḋ orainn: fuarṫas an lá orainn. Caiṫ isteaċ fé ṫóin cártaí é sin. Tán tu ag titim ar tóin=ag dul siar, ag dul i n-olcas. Duine ag titim ar tóin i rás=ag titim siar. Duine a ḃí ag cúla ó ċleas a ḋ'imirt ḃí sé ag titim ar tóin.

TÓIR—Tá eagla orm go dtiocfaiḋ an tóir isteaċ=an naṁaid is fuadar fé. Tá an tóir i nbúr ndiaiḋ. Tá an tóir féin dtóin, leis an dtóin, againn=go dlúṫ 'nár ndiaiḋ. Nuair a ḃraiṫ sé an tóir ċuige léim sé an finneóg amaċ.

TOIRMEASC—Bíodar ag déanaṁ toirmisc ar an lánúin pósta=á gcur i gcoinniḃ a ċéile. Ġeóḃaiḋ sé na flaiṫis gan dua gan toirmeasc. Ná bíoḋ sé den dtoirmeasc an leaḃar san a leigint uait ná é ċailliúint. Toirmeasc seaḋ ruḋ a ċailliúint nó aon ṁí-áḋ mar sin, nó gan é ḋ'fáilt 'dá mbeifá á lorg=clampar, cúis trioblóide. Níl aon toirmeasc eadrainn aċ toirmeasc na móna=clampar.

TOIRMISCIM—Toirmisc sé orm é déanaṁ=dúḃairt sé liom (bagair sé orm, órduiġ sé dom) gan é déanaṁ: ċosc sé orm —.

TOIRRĊEAS—Tá toirrċeas ar an mbean=í ag úmpar cloinne.

TÓIRTÉIS—Tá ana-ṫóirtéis ag baint leat=eirġe i n-áirde. Tá árd-ṫóirtéis orm mar ġeall ar na bróga

nua=me beiṫ mór ionnam féinig aca. Ní ċuirfeaḋ £20 ar bó aon ana-ṫóirtéis ar ḋuine an aimsir seo na ccompórd (cúmpórd a deirtear)=árdú croiḋe, tógaint cinn. Tá tóirtéis agam (nó orm) as mo ḋuine muinteartha atá ag déanaṁ na ngníoṁartha móra. Béaḋ ana-ṫóirtéis orm (ċuirfeaḋ sé ana-ṫóirtéis orm) a ċlos go raiḃ an tríoċáin bunaite. An raiḃ aon eagla ort nuair a ċonnaicís na duḃċrónaig ċúgat? Ní raiḃ aon tóirtéis i n-aoċor orm=ní raiḃ aon ḟuigleaċ den misneaċ nó den gcroiḋe.

TÓIRTÉISEAĊ—Tóg sé tigmór tóirtéiseaċ=go raiḃ tóirtéis ag baint leis. Táim ana-ṫóirtéiseaċ as an nduais a buaḋas=eirighe i n-áirde, nó mustar, orm mar ġeall air. Táim tóirtéiseaċ as m'aṫair mar go bḟuil cáil ṁór air.

TÓIRṪNEAĊ—Ní toran go tóirṫneaċ=an tóirṫneaċ an toran is mó. Measfá gur tóirṫneaċ balḃ an fuaim=tóirṫneaċ a béaḋ i bfaḋ uait is ná cloisfá go ró-ṡoiléir. Tá tóirṫneaċa balḃa ag imeaċt ó ṁaidin.

TÓIS—Tóis amaċ=gaiḃ amaċ—le bó.

TOISC—Is ait é toisc an tsaoil=imeaċt an tsaoil: beiḋ úntaisí ann go deó.

TOISE—Tugas mo toise don ngréasuí ċun peidhre bróg: don dtáilliúir ċun cluṫ éadaiġ. Tóg an táilliúir mo ṫoise. Tógas mo ṫoise ḟéinig inḋé is táim sé troiṫe is orlaċ ar aoirde. Tógas toise Séamais le h-aon doirn aṁáin=leagas (ṡíneas)ar an dtalaṁ é—ar (a) ḟaid is ar a leiteaḋ. Ní ceart duine a tógaint dréir a toise=dréir a ḋeárṫaiṁ, dréir a toirte, dréir mar ḟéaċan sé. Ní faḋa a bíos ag tógaint a toise nuair a ṫáinig sí ċúgam=á meas: á ḋéanaṁ amaċ cad é an saġas í. Fé mar a ṫógas do toise istig im aigne tán tu sé troiṫe.

TÓITEÁN—Tóiteán teine=teine ṁór ġroiḋe: blaḋma. Ḃí tóiteán tobac ar siúl agam=gal mór as an bpíp.

TOLCA—Féiċ tulca.

TÓṀAISIM—Tán tu tóṁaiste agam=do toise tógṫa agam. Is féidir liom duine a ṫóṁas go tapaiḋ. Ḃíos am ṫóṁas féinig leat=beirt ag seasaṁ suas díreaċ le ċéile nó i gcoinniḃ a ċéile féaċaint ciaca do b'aoirde.

TÓṀAISÍN—Ṫógas tóṁaisín beag fuisce=deoċ beag: tóṁas beag de. Is maiṫ liom tóṁaisín a ḃaint as nuair a ṫéiġim 'on mbaile mór.

TÓṀAS—Is deacair talaṁ a ċur amaċ as an dtóṁas=nuair a ċaiṫean duine an síol is an leasú a ċeannaċ sa tsiopa. Cuir an mála siúicre isteaċ sa tóṁas féaċaint cad é an ṁeáċaint atá ann=gléas ċun rud a ṫóṁas. Ḃead ag imeaċt anois mar tá tóṁas liom=marc, téarma: tá orm rud éigint a ḋéanaṁ, nó é ḋéanaṁ laistig d'am áirite. Tá cuid dár dtóṁas aige Seán ċeana=cuid dár dtoise aige, nó tógṫa aige. Ná bíoḋ peaca an tóṁais ort—le siopadóir=gan beiṫ spriúnlaiṫe ag tóṁas amaċ na n-earraí: leaga an tóṁais (na meáġa) beiṫ aige sna h-earraí: piúnta maiṫ pórtair, cig., a líona amaċ. Cad é an tóṁas é sin ?=cad é an ṁeáċaint, an ḟaid, atá ann ?

TÓMAS—Tá uḃ anso i dtómas gaċ duine=i gcóir: le h-aġaiḋ: fé ċóir. Cuireaḋ uḃ síos i dtómas gaċ éinne againn. Tá ceist agam anso id ṫómas=féd ḃráid, féd ċóir. Cuireaḋ blúire maiṫ den ḃfeóil i leaṫ-taoiḃ féd ṫómas (fé tómas a deirtear).

TÓN—Nó tóin. Ṫuit an tón as an lá=d'iompuiġ sé ċun báisteaċ ṫrom, nó ċun báistíġe truime.

TÓNAĊÁN—Ḃí sé ag tónaċán leis f'n an ḟalla a d'iarraiḋ éaló amaċ as an seómra=an tóin á ċimilt fan an ḟalla aige is é ag imeaċt. Ḃíon duine ag tónaċán nuair a ḃíon sé ag teaċt anuas fan ċliaṫáin cnuic (nuair a ḃíon an cnoc ana-ġéar)=ag siúl ar a ṫóin. D'airtríos liom ag tónaċán.

TONN—Tá tonn maiṫ dem aois caite agam: ní fada eile a raġad=cuid ṁaiṫ: téarma maiṫ fada. Tá tonn (nó taṁain) maiṫ dá h-aois tagṫa.

TONN—Ċuireas tonn mór fola aníos, nó amaċ=mórán de. Tagan an tonn taoscaċ orm nuair a téiġim ar an bfairrge=úirlicí: taosctar aníos gaċ ní as mo ġoile. Nó, tonn taoscaċ=sconna buinníġe.

TOR—Tor raiṫníġe=nuair a ḃéaḋ roinnt ṁaiṫ de sna slapair ag fás isteaċ ana-ġairid dá ċéile. Ní fiú faic ṫu aċ mar sin héinig is fearr ṫu ná tor aitin. Ḃí an lá fén dtor againn=díoṁaoin, ar ár dtoil: fé mar a ḃéaḋ ag duine ná béaḋ ag obair i lár na páirce aċ é cúnlaiṫe isteaċ fé tor.

TORAḊ—Ní raiḃ mórán triomaiġ ann le cúig bliana is sé a tora san atá anois ann=an rud atá tagta as san. Is féidir liom an Ġaoluinn a laḃairt ceart go leór, aċ dá mbéaḋ cainnteóir maiṫ istig liom ní ḋ'ḟéadfainn aon tora a ṫaḃairt air=ní ḋ'ḟéadfainn cainnt ċeart a ċoimeád ar siúl leis. Dóġaḋ mo ṫig aċ ní ḃfuaireas aon tora as=sásaṁ. Dá gcuirfá leanḃ ag triall ar ṫeaċtaireaċt ní ḃfuiġeaḋ sé puinn tora=ní cuirfí aon ana-ṡuim ann. Ní ṫugaim aon tora ar mo ṁáṫair=ní ḋeinim faic uirṫi: ní ċuirim aon naiṫ i pé ní a deirean sí.

TÓRAṀ—Táim tuirseaċ ó ḃeiṫ ar an dtóraṁ aréir. Ḋeineaḋ an corp do ṫóraṁ. Ċuir sé tóraṁ ar a ḃean =ḋein í ṫóraṁ. Feic tóruiġim. Ḃí tóraṁ breá uirṫi.

TÓRMAĊ—Tá an ḃó ag tosnú ṫórmaiġ=na siní ag at amaċ ag an mbainne is an ú anuas teann ag líona amaċ. Tá an ḃó ag tórmaċ. Tá ana-ṫórmaċ déanta aici. Tá an fuaċt ann anois is tórmaċ aimsire laistiar de=tórmaċ ċun droċ-aimsire laistiar de: é ag buirbeáil ċun droċ-aimsire. Ċeannuíos bó ṫórmaiġ=bó go raiḃ tórmaċ á ḋéanaṁ aici. Is mór an tórmaċ atá ar an mbó. Is éaċtaċ an tórmaċ a ṫáinig ar Ṡeán ċúġam=at le feirg: ṫáinig sé séiḋte amaċ, lasta suas, le feirg. Tórmaċ mór is gan do ṫeaċt as aċ mara-laoġ, mara-ġaṁain=ana-ullṁú, ana-obair, is beagán tora. Tá ana-ṫórmaċ ar an oiṫe anoċt=é ag buirbeáil ċuim báistí nó sneaċtaiḋ: an spéir trom is líonta isteaċ: cló na báistí nó an tsneaċtaiḋ go maiṫ air. Náċ éaċtaċ an tórmaċ atá sa tír an aimsir,

seo, tiṫe á ndóġa, saiġdiúirí ag marú, agus mar sin de=fearg, at: agus ansan aċran is marú. Maruíoḋ póilín aréir is is dóċa go dtiocfaiḋ tórmaċ as=at feirge is droċ-obair is buirbeáil.

TORMAISTIÚIL—Duine tormaistiúil=gur deacair é ṡásaṁ: gur beag leis a ḃfuiġean sé: go mbíon tormas air.

TORMAS—Tá tormas ar an leanḃ, nó tá sé ag tormas=tá sé mí-ṡásta: tá pus air. Tá tormas orm indiu ċeal tobac=mí-ṡásaṁ, mí-ṡástaċt. Dá mbéaḋ do ċuid móna goidte (goitite a deirtear) uait ḃéaḋ tormas ort. Ḃí tormas orm mar nár leigeaḋ isteaċ sa ḃfuirin báire me.

TORRAĊ—nó tarraċ. Ní íosfaḋ a ṫuille bíḋ ná ní ólfaḋ a ṫuille diġe mar táim torraċ aca=lán suas.

TORṪAĊ—Páirc torṫaċ=saiḃir: páirc go mbéaḋ ana-ṫaḃairt inti: torṫúil (nó torúil).

TÓRUIĠIM—Tóruíoḋ an corp=deineaḋ é ṫóraṁ.

TOSAĊ—Bíoḋ tosaċ na breite ag Dia (ar duine éigint) =is aige Dia ba ċeart an ċéad breiṫ a ḃeiṫ: is ba ċeart dúinn an ċéad breiṫ sin a ḋ'ḟágaint fé. Tá cáiṫnín fé tosaċ mo ṡúile=an ċuid di is cóṁngaraiġe don tsróin. Fé deire na súile=sa ċúinne eile. Ar radarc na súile= istig ar a lár. Táid i dtosaċ a gcloinne=gan aċ tosnuiṫe ar an gclainn aca. Táim i dtosaċ mo ṁaiteasa=ná raiḃ aon ṁaiṫ ionnam go dtí so. Níor ṁaiṫ liom labairt leat ċun tosaiġ=an ċéad ċainnt a ḃeiṫ agam=tosnú na cainnte a ḋéanaṁ. Tá leaḃar á scríoḃ aige. Tá: sé an tosaċ aige é=an ċéad ċeann: an tosnú. Sé Seóirse tosaċ na cloinne aca=an ċéad duine cloinne. Ṫáiniġ stróinséirte isteaċ is sagart ċun tosaiġ orta=ar an gcéad duine aca. Cuir tosaċ fém bróig=an méid den mbróig a ṫéiġean ar an dtalaṁ is gan an tsál d'áireaṁ. Tá na tosaiġe ar ḟóġnaṁ aċ tá na sála ar lár agam. Ḃí an capal ċun tosaiġ ar an láir (=roimpi amaċ) is an t-asal 'na ndiaiḋ

aniar. Téir ar tosaċ=ċun tosaiġ leat—a déarfaḋ an máistir scoile le garsún á ċur suas go ceann na buidne.

TÓSDALAĊ—An té a ḃíon tósdalaċ bíon sé mórálaċ (nó mórdálaċ) ann féinig: cuirean é héinig ós cionn a ċumais.

TOSNUIĠIM—Tosnuíon páirc le p is críoċnuíon le c.

TOST—Ṫuit sé dá tost: ṫuit sí dá tost=stop den gcainnt. Ar an imeaċt gcéadna ṫuiteas dom ċola, is mar sin.

TRÁĊTAIM—Níl aon aiṫne agam ar an ndoċtúir aċ clos tráċt (nó tráċta) ṫairis=gur ċuala tagairt beag do: cainnt beag mar ġeall air. Ḃíomair ag tráċt an ḃóṫair le cois a ċéile=ag siúl, ag cur dínn. Ní raiḃ aca aċ tráċt tar a ċéile=sin a raiḃ d'aiṫne aca ar a ċéile—rud nárḃ fiú é d'áiream). Casaḋ orm Éamon i dtráċt an ḃóṫair=agus an bóṫar á ċur díom agam. Ḃíomair araon i dtráċt an ḃóṫair ag cainnt le ċéile. Ḃé go ḃfuiġiḋ Éire rud éigint ó Ṡasana i dtráċt na h-aimsire=leis an aimsir, le h-imeaċt na h-aimsire. Tá ana-ṫráċt ag an ḃfear san, ag an siopa san=mórán daoine ḃeiṫ ag déanaṁ air: mórán ceannaiġ ar siúl ann: ana-ġlaoċ ar pé ní a ḃéaḋ ann.

TRÁĠAIM—Cloċ ṫráite=cloċ go mbíon an t-uisce imiṫe anuas di. Tá mo ḃolg tráite ag an obair=gaċ ní a ḃí ann imiṫe as: folaṁ. Tán tu ag féaċaint tráite go leór=an fuinneaṁ is an neart is an daṫ imiṫe asat.

TRÁIĠ—Ná bí a d'iarraiḋ an dá ṫráiġ a ṫaḃairt leat=an dá ṫaoḃ: dá ní. Ḃíos a d'iarraiḋ an dá ṫraiġ a ṫaḃairt liom, ḃeiṫ ag scríoḃ is ḃeiṫ ag cainnt. Ní ḟanan tráiġ le h-eadarsput=pé ní a ṫárluíon deinean an tráiġ, trá na fairrge, a ġnó feinig. Lag ṫrága. Feic taoide. Is fada amaċ atá an tráiġ indiuḃ=mórán den dtráiġ a ḃeiṫ noċtuiṫe. Fágaḋ ar an dtráiġ me=ar an ḃfóġrail ar fóġrail. Ḃris an gluaisteán is ansan ḃíos ar an dtráiġ go ḃreá=gan aon rud agam: gan aon treist ná fuascailt

agam. Nuair a ḃeiḋ na prátaí ḃoite againn beimíd ar an dtráiġ=follaṁ: gan bia.

TRÁIĠ-LÍ—Ṫáinig poll i mála an ṗlúir sa tslí abaile is d'ḟág san Tráiġlí ar an mbótar againn=d'ḟág ar fóġruil. Ḃí Tráiġlí ar an mbótar againn nuair a ḃris an cárr is gan ionainn é ḋeisiú=ḃíomair fágta i bpúnc, i dteannta. Ṫug an seana-ṫraen Tráiġlí ar an mbótar dúinn nuair a ḃí na rálaċa tógta ċuin siúil. D'ḟág Pádraig Tráiġlí ar an mbótar agam sa rás, sa scrúdú=d'ḟág ċun ḋeire go mór me: d'ḟág annsan me is d'imiġ uaim. Nuair a ḃíon Tráiġlí ar an mbótar aige ḋuine ní féidir leis a ċás a réiteaċ—go ceann tamaill aċ go h-áirithe.

TRÁLAERAĊT—Ag trálaeraċt a ḃíon an t-árṫaċ san=ag iascaċ le trál.

TRANGALÁIL—Feic trangalam. Ḃí téada in sa naoṁóig is seólta is trangaláil eile=rudaí eile trí n-a ċéile: nó rudaí eile a ḋeinean trangalam is aċrann (le ḃeiṫ sa tslí). Tá ana-ṫrangaláil ar an mbórd agat=rudaí bun-ós-cionn, nó rudaí de ṁórán sagasana. Tá trangaláil ṁaiṫ im pócaí. Ḃí trangaláil agam ag dul ar mo laeṫeanta saoire=málaí is giúirléidí: ní ḋ'ḟéadfá é ṫabairt ró-ṁaiṫ ar aon ṁála aṁáin, aċ san am gcéadna pé beag mór é ar an dtaoḃ amuiġ díot féiniġ is trangaláil é mar bainean trangalam leis. Leanan mórán trangalála an tiġ seo, nó aon tiġ go mbíon mórán gnóṫaí trí n-a ċéile ann. Ḃíon trangaláil ṁaiṫ i gcóṁnuí ar an gcoirce nuair a ḃíon an droċ-aimsir ann=trioblóid: á leaga is á tógaint is á ṫriomú.

TRANGALÁLAĊ—Is trangalálaċ an fear tu=trangaláil a ḃeiṫ agat i gcóṁnuí: nó á ḋéanaṁ agat.

TRANGALÁLTA—Ḃíon an tiġ seo ana-ṫrangalálta lá aonaiġ=trangáil ṁór is aċrann is stráca is brúġa ann: daoine is cairteaċa ag teaċt is ag imeaċt. Ḃí an lá indiuḃ trangalálta go maiṫ=trangaláil ag baint leis: mórán sa tsiúl tré ċéile. Níl aon tslí sa naoṁóig duit: tá sí ró-ṫrangalálta aċranaċ=an iomarca trangalálta inti

is earraí. Tá siḃ trangalálta go maiṫ indiuḃ=rudaí á n-aistriú mar seo is mar siúd agaiḃ gan aon tslí ċóir. Tá an bórd trangalálta agam=mórán niṫe anuas air is gan iad riaruiṫe.

TRANGALÁLUIḊE—Duine go mbíon trangaláil ag baint leis: nó a bíon ag cur trangalála is toirmisc ar bun, is a ḃíon ag teaċt treasna ar ḋaoine.

TRANGALAM—Is minic a ṫáinig trangalam maiṫ ar ḟear seóig, ar ḃean tseóig=bruigin, clampar, crosa. Tá an scéal 'na ṫrangalam eadraiḃ=meascaiṫe, aċranaċ, 'na ḃruigin. Fear mór trangalaim=fear mór cros: a ḃíon a d'iarraiḋ daoine a ċur amuiġ le n-a ċéile. Tá an lá 'na ṫrangalam againn=nuair a ḃéaḋ gaċ gnó soir siar: ná béaḋ obair an lae ag riṫ le duine is gan éinní dá ḃár aige: bun-ós-cionn. Tá na cóṁarsain i dtrangalam dlí=i n-aċran dlí. Leanan mórán trangalaim gnó feirme. Táim i dtrangalam=i gcás: i gclampar: i mbruigin. Ḃéaḋ trangalam ar ḋuine dá gcaillfeaḋ sé a ċuid stuic, dá mbéaḋ sé go h-olc as=ní ḃéaḋ sé réiḋ. Ḃí trangalam eatorra aċ tá deire leis=aiġneas is bruigin. Dá n-iadfaḋ an bannc ar do ċuid airgid ḃéaḋ trangalam ort=trioblóid, aċran. Ḃí trangalam aca mar ġeall ar rud éigint. An té a bíon i ḃfiaċa bíon sé i dtrangalam. Ḃí trangalam agam a d'iarraiḋ an ḃó a ṫaḃairt ar an aonaċ=trioblóid. Nó trangalam orm. Nuair a ċuaiḋ an bád amaċ rug trangalam uirṫi mar níor ḟéad sí teaċt isteaċ ag an dtarac=aċran, dua. Dein an biṫúnaċ san ana-ṫrangalam eadrainn=ċuir clampar is droċ-aigne ar siúl, is aċran. Táim i dtrangalam mór mar gur rugaḋ orm ag goid caoraċ. Nuair a bíos ag imirt cnaipí ċuaiḋ an ċráin isteaċ ins na prátaí; á tiomáint amaċ dom ġearras í le sciolpóg cloiċe, is ansúd ní trangalam a ḃí déanta aċ dá ṫrangalam. Ḃí trangalam mór á ḋéanaṁ i dtír na h-Éirean tamal ó soin=díoḃáil is aċran. Ḃí lá mór trangalaim againn=mórán rudaí le h-aistriú: mórán gnótaí le déanaṁ is le réiteaċ: lá bruiġeanta is cros is aċraimtí. Lá trangalaim seaḋ lá aonaiġ i gcóṁnuí.

TRAOĊAIM—Ḃíodar ag traoċa a ċéile amaċ=ag cur

ana-ṫuirse suas ar a ċéile. Ní raġaḋ aon traoċa orm de lá ná d'oiċe dá mbéaḋ an píp lán agam.

TRÁṪ—Is minic a ḃíoḋ an máirtír an meirce, aċ lá de sna laeṫeanta is tráṫ de sna tráṫana ḃuail an cigire isteaċ ċuige gan ċoinne.

TRÁṪÁLAIM—Tá an fairsge tráṫálta againn ó ṁaidin ar ḃeagán seilge=cuardouite le trál: trálaeraċt déanta uirti. Ṫráṫálas an t-aonaċ is ní ḟaca oiread is bó a ṫaiṫneoċ liom. Ṫráṫálas an baile ag lorg airgid is ní ḃfuaireas faic.

TRÁṪAR—Tá mo ṁéar i bpoll tráṫair=i n-áit náċ féidir liom í ṫarac as go ró-ṁaiṫ: táim i bpúnc: bruid airgid, cig., a ḃeiṫ orm.

TRÁṪNÓNA—Tráṫnóna meala=glórṁar, aoiḃin. Tráṫnóinti.

TRÉ—Raġaḋ an claḋaire sin tríot isteaċ le dílseaċt=leigfeaḋ sé air go raiḃ sé ana-ċeanúil ort.

TREAḂAIM—Má tán tu ag súil le h-airgead uaim beiḋ gan treaḃa agat, a ṁic ó=beiḋ an gnó gan ḋéanaṁ: beiḋ fuar agat. Tá Séamas slán arís, aċ ní raiḃ ann aċ gur treaḃaiġ sé=bé a ḋíċeal é teaċt as an mbreoiteaċt: ní raiḃ ann aċ gur táinig sé as. Táim ċun treaḃta, nó ċun treaṫa, nó ċun treaḃaite, arís=ċun fiaḃaiġ: ar fóġnaṁ, ábalta ar ġnó a ḋéanaṁ. Táim ag treaḃa liom, ag treaḃa tríd an gceaċt=ag saoṫar liom go mall réiḋ. Ḃíos ag treaḃa riaṁ is coiḋċe gur ḃaineas Ḃleá Cliaṫ amaċ de siúl mo ċos=ag baint as: ag cur díom. Táim ag treaḃa ar ḋul abaile amáireaċ=ag cuiṁneaṁ, ag faire ar —. Ḃíos ag treaḃa a d'iarraiḋ é ḋéanaṁ=ar mo ḋíċeal.

TREAĠDÁN—Treaġdáin=na h-ainṁiṫe beaga a ḃíon i gceann, nó ar ċeann, duine: míola cinn.

TREALLA PÓIR—Duine a ḃíon ag siúl go trom ainis (aindeis).

TRÉAN—Tá teine ṫréan ṫíos agat=ana-láidir. Táim go tréan=go h-ana-ḃreá. Tán tu go tréan ċun gaoil do ṫabairt isteaċ (do ċómaireaṁ)=go diail.

TREASÁILT—Nó triosáilt. Triosáil (ó ṫriosálaim) suas bun do ḃríste ón bpluda=fill suas é. Triosáil i n-áirde an t-éadaċ ar an mbórd=bailiḃ, cúnlaiġ isteaċ. Ḃaineaḋ treasáilt asam=treascairt, leaga. Ḃaineaḋ treasáilt as mo ṗáġ=íslioḋ anuas é. Ṫriosáil sé an leanḃ suas go dtí an tríneáil=ṫug caiṫeaṁ i n-áirde dó.

TREASCAIRIM—Treascairioḋ me=leagaḋ; baineaḋ treascairt asam. Anso a ḃeiḋ do ṫreascairt=a leagfar tu: a ḃrisfar tu: a ġeoḃair bás. Fuaireas na bróga so ar a leaṫ-ṫreascairt=ana-ṡaor: ar leaṫ a gcuid airgid: ar leaṫ-luaċa (nó leaṫ a luaċa). Tá na h-earra ag imeaċt ar a leaṫ-ṫreascairt anois=mórán fé ḃun an méid is fiú iad. Fan socair ar an gcaṫaoir nó ḃé go ḃfuiġir do ṫreascairt.

TREASNA—Ná tóg orm teaċt treasna ort=dul id ċoinniḃ: brise isteaċ ar do ċainnt: gan réiteaċ ná teaċt leat. Tán tu ag fás treasna=i leiṫeaḋ. Scéal treasna =scéal nó cainnt a ṫagan treasna is a ċuirean i leaṫ-taoiḃ scéal eile: nó a deirtear ċun é ċur i leaṫ-taoiḃ. Ċuireas dá ṁála ar a ḃfaid in sa gcairt is mála eile ar a ṫreasna=ċuireas treasna sa ċairt é. Ḃuail ceirt treasna orm aréir nárḃ ḟéidir liom í réiteaċ=casaḋ orm. Ċuireas an mála treasna anuas ar an dá ċeann eile. Ní ar 'ḟaid (a ḟaid) ná ar 'aoirde a ḃí sé aċ ar a ṫreasna. Níl aon treasna ionnat=leiṫeaḋ. Tóṁas ar mo ṫreasna me is ar m'aoirde. Ċuir sé an tóṁas ar mo ṫreasna=treasna orm—táilliúir, cig.

TREASNÁIL—Tá an treasnáil ag baint leat=tu ḃeiṫ ag teaċt treasna ar ḋaoine. Deinfimíd go maiṫ muna raġaimíd ċun treasnála ar a ċéile=ċun mion-áitiṁ. Nó treasnuil. Ḃím ag treasnuil (nó ag treasnáil) ar ḋuine éigint i gcóṁnuí. Fear mór treasnuile (nó treasnála) seaḋ me.

**TREASNÁLTA**—Bion an treasnálui treasnálta.

**TREASNÁLUÍ**—Duine a ḃion ag teaċt treasna ar ḋuine eile. Nuair a ḃíos ag labairt ón árdán ḃí treasnálui éigint ṫíos a ḃí ag síor-ḃrise isteaċ orm. Cuir amaċ an treasnálui.

**TREASNÁN**—Rud a ḃion ag gaḃáilt treasna. Treasnáin na cóṁlaċ=na cláraċa a ḃion ag gaḃáilt treasna na cóṁlaċ is iad greamaiṫe ar na cláraċa a ġaiḃean suas síos. Treasnán, leis, seaḋ an maide buaice.

**TREASNUÍL**—Feic treasnáil. Dá mbéaḋ aon focal ann go mbéaḋ aon treasnuil ann bé ná tuigfinn é=deacaraċt: focal a ṫiocfaḋ treasna ort. Ḃímíd ag treasnuil ar a ċéiliġ. Ní téiġean aon laga ar do ċuid treasnuiola=áiteaṁ is aragóint.

**TREIḊNA**—Nó traḋna. Ṁuire, cola an traḋna ċúġat, a ḃuaċaill! Cad é an cola s'ort (so ort)?—Le buaċaill a ḃéaḋ 'na ċola nuair ba ċeart dó ḃeiṫ dúisiṫe. Ceann de sna colatánaiġ seaḋ an traḋna.

**TRÉIGIM**—Tréig sé (éadaċ)=d'imiġ an dat as: caill sé an dat (a ḋat). Tá mo ḃríste tréigiṫe (tréice a deirtear)=tréice 'na ḋat. Tá tart gan tréigean orm=gan staona: tart a ḋ'ḟanan, ná ḟágḟaḋ, ná lagóċ.

**TRÉINT**—Ġluaiseamair linn sa tréint=i n-ana-rás: go h-ana-ṫapaiḋ. Siúd an girriaḋ in sna tréintiḃ siúil nuair a ċualaiḋ sé ċuige na gaḋair=ar luas na gaoiṫe. Ba ḋiail an tréinte siúil a ḋeineamair=gluaiseaċt ġéar. Siúd ar a ṫóir na gaḋair sa tréint, nó ar tréint=go tiuḃ tapaiḋ. Nuair a ḃí na h-úḃla goidte (goite) againn ċuireamair in sna tréinte. Nó treiḋnt. I lár na tréinte ċaiṫeas stad.

**TREIS**—Cad a ḃeiḋ sa treis agat nuair a ḋ'ḟágḟaḋ tu?=ar siúl, ar bun. Nó i dtreis. Cad tá i dtreis agaiḃ anois?=cad é an gnó, an t-aḋḃar cainnte, atá ar bun agaiḃ? Ḃí ar t'aire mar tán tu sa treis le duine maiṫ

anois=sa treó, i gcoinniḃ. Tá ḟios agam gur goideaḋ an gluaisteán (gur deineaḋ éinní) aċ ní raḃas-sa sa treis= ní raḃas sáite isteaċ ann. Tá rud éigint sa treis ag an naoṁóig ná fuil sí tagṫa isteaċ=ar bun, i gceirt, amú. Nílim i dtreis, sa treis, san obair sin=níl aon láṁ agam inti. Níor ṁait liom dul 'na ṫreis=dul 'na ċoinniḃ: dul i n-ionntaoiḃ: dul leis, 'na ṫreó: taḃairt fé. Táṫar sa treis ṫall i Lúndain tímpal ceirt na h-Éireann=ag cóṁrá, ag troid, gnó ar bun aca. Ní raḃamair ró-ġeal dá ċéilig tamal ó ṡoin, aċ níl faic sa treis eadrainn anois=sa dirir: i gceirt. Tá sé sa treis go ḃfuiġimíd ár saoirse= sa tairngireaċt: sáite: ag imeaċt. Ḃím héin is Tomás sa treis (i dtreis) le ċéilig=le ċéilig, i dtreó a ċéilig, i dteannta a ċéilig. Ní raiḃ éinne sa treis liom nuair a ḃriseas mo ċos=im ṫeannta. Tá ceirt na h-Éireann sa treis aca ṫall=ar siúl. N'ḟeadar cé ḃí sa treis léi sa droċ-ġnó=sáite isteaċ léi sa droċ-ġnó: ag caḃrú léi: láṁ aige inti.

TREISE—Is fearr treise aigne (nó treise tola) ná neart láṁ=fuinneaṁ, neart. Táim níos treise ná ṫu =níos láidre, níos tréine. Tán tu go treis=go láidir tréan groiḋe: go breá. Tá an ḃreis agam ort ar aoirde= táim níos aoirde ná ṫu.

TREISEAĊT—Dá treiseaċt í an ḟiacail seaḋ is mó an saiġeaḋ (pian géar) a ḃíon airti.

TREÓ—Táim ag dul i dtreó canna uisce=fé ḋéin. Tán tu ag fágaint treó na ḋiġe=an áit, an treó, go ḃfuil an deoċ. Ḃíos ag teaċt ar ṫreó, nó ó ṫreó, na cainnte. Cad é an treó atá á ṫaḃairt ort héinig agat anois?=cáil do ḋul? Treó an aonaiġ. Ċuas i dtreó gloine fuisce= sa treó 'nar ċeapas go mbéaḋ sé, nó ag trial ar ḋuine gur ḋóiġ liom go ḃfuiġinn uaiḋ é. Ċuas 'on Oileán Tiar i dtreó na Gaoluinne. Táimíd i dtreó a ċéilig ó ṁaidin= i dteannta —. Ḃfuil an ċeirt (an seómra, éinní) i dtreó agat fós?=réiṫiṫe, socair suas, ullṁuiṫe. Ċuireas an bó i dtreó tairḃ ṁait. Ċuireas an ṁaise id ṫreó=ag triall ar an áit go raḃais. Ní ceart scata daoine óga a ḋ'fágaint i dtreó a ċéile mar sin.

TREÓIR—Táim gan ċrí gan áird gan treóir=imeaċt seólta.

TREÓRUIĠIM—Táim ag treórú ċun imeaċta, ċun éinní=am déanaṁ féinig suas ċun, ag ullṁú ċun —.

TRIAIL—Tá triail agam ort is nílean tu go ró-ṁaiṫ=tástáil. Cuir ċúgam feidre bróg ar triail, le triail=le tástáil (is níl geárrṫa orm iad do ċoimeád muna dtugaid triail ṁaiṫ uaṫa). Ṫug sé ana-ṫriail uaiḋ sa gcomórtas, sa scrúdú, i n-aon tsaġas cúrsa=dein sé go maiṫ: triail leóin. Ṫug an gluaisteán droċ-ṫriail uaiḋ is níor ċoimeádas é. Ṫug an lá ana-ḋroċ-ṫriail uaiḋ agus a ḃreáṫaċt a ḃí sé ar maidin=iompuiġ sé amaċ go h-olc: níor ṡeasaiṁ sé go maiṫ.

TRIAILIM—Ḃím ag triail gaċ éinní lem ċeann is ní féidir liom é leiġeas. Níl trialta agam ar an lampa nua fós=ní raiḃ aon triail agam air: níor ḃaineas triail as.

TRIALL—Ċuireas mo láṁ im póca ag triall ar hainceirsiúir.

TRIAN—Tá dá dtrian an leaḃair léiġte agam is trian uaim=dá dtrian den leaḃar.

TRIANTÁN—Triantán aráin=píosa maiṫ: nó císte slán ar fad.

TRÍD—Ḃíos ag imeaċt tríd (nó ṫríd) an sráid=ag cur na sráide díom: fén sráid. Insis an scéal tríd is tríd=ó tosaċ deire. Ḃí gaċ éinne á rá liom go raiḃ an tríoċáin déanta, aċ tríd is tríd níor ċreideas an scéal=d'ainneóin na cainnte go léir.

TRÍNSEÁLAIM—Trínseálaḋ me le buille camáin=cuireaḋ ar mí-ṫreóir: bíoḋ go mbéaḋ, ḃéidir, ar mo ċumas obair ḃeag a ḋéanaṁ. Táim trínseálta ag mo ġoile=buailte amaċ: máċail a ḃeiṫ orm náċ féidir liom me

héinig a ḃoga as. Muna ḃfuaireas aċ 20 féin 100 sa scrúdú táim trínsealta.

TRIOBLÓID—Ċó leisciúil ná cuirfeaḋ sí ḋe ṫrioblóid uirṫi héinig an ḋoras a ḋúna=ḋua. Tá trioblóid ṁaiṫ ar an ḃfear boċt inḋiu=é breóite go leór: pianta air. Tá sé trioblóideaċ a ḋóṫin inḋiu=mí-ṡuaimneasaċ: ḋua na breóiteaċta air.

TRIOLLABAIT—Triollauit a ḋeirtear. Buaileaḋ i n-aon triollaḃait aṁáin é síos leis an ḃfaill ar an dtráig=tuitim trom marḃ: an fuaim a ḋeinfeaḋ an tuitim sin. Ḃí scata mór bollán ag teaċt anuas tríḋ an sráiḋ i n-aon triollaḃait aṁáin=i n-aon scata aṁáin is glór trom na gcos aca. Is ḋiail an triollaḃait ḋaoine iaḋ=scata mór ḋaoine, cig., a riṫfeaḋ amaċ as tig a ḃéaḋ trí ṫeine, nó a ḃrúgfaḋ amaċ tréis an Aifrinn. Ṫuit an falla i n-aon triollaḃait aṁáin. Ṫuiteas i n-aon triollaḃait aṁáin anuas ḋen mbórḋ=tuitim i n-aonaċt, tuitim ḋíreaċ gan greim a ḋ'fáilt ar éinní: tuitim is buille trom. Cuir uait an triollaḃait=fuaim ṫrom leḋ ċosa.

TRIOMAĊ—Fuaireamair cúpla lá triomaiġ=cúpla lá go raiḃ triomú ionnta. Tá breis triomaiġ ag eiriġe anois. Nuair a ḃeiḋ an ciṫ imiṫe ḃeiḋ sé 'na ṫriomaċ arís=triomaċ, triomú, ḃeiṫ ann.

TRIOMUIĠIM—Ṫriomaiġ an tobar (suas) ar faḋ=ḋ'imiġ an t-uisce as. Tá sé 'na ḃáisṫiġ anois aċ triomóiḋ sé ar a ball. Nuair a ṫriomaiġ an báḋ=nuair a ṫáinig sí i ḋtalaṁ is gur imiġ an t-uisce uaiṫi. Ṫriomóċ an biṫúnaċ me muna mbéaḋ gur saoraḋ me=ċuirfeaḋ sé ó ċainnt, ó aiġneas, me: ṁaróċ sé me: ḃéinn trim aige. Ḃí sé ag cainnt go rábaċ aċ nuair a ṫáinig an máistir isteaċ ḋo ṫriomuiġ sé, ḋo ṫriomuiġ sé suas=staḋ sé ḋen gcainnt. Ṫriomuíos é le h-aon ḃuille aṁáin ḋem ṫeangain.

TRIOP—Tá triop tréan suas síos an staiġre agat ó ṁaiḋin=buala suas síos is cnagarnaċ cos ar siúl agat.

TRIOPAL—Ní ḋeacair triopal an sparáin a ṫaḃairt i

n-áirde nuair ná bíon puinn ann=tóin : é ḋ'ḟollaṁú. Tá triopal do ċasóige (do ċóta) fliuċ=a h-íoċtar tiar. Tá triopal an áruis i n-áirde=tá sé follaṁ. Ḃíomair ag cor le ċéilig aċ tugaḋ mo triopal i n-áirde=leagaḋ me. Nuair a ḃíon an triopal i n-áirde bíon duine ar a ḃéal is ar 'aġaiḋ le ceart. Ḃí triopal treapal aige ag teaċt go dtí an dtig=é ag siúl go trom : coiscéim fada fánaċ trom aige.

TRIOPAL—Nuair a ḋ'ḟiarṫuios de an dtiocfaḋ sé ní raiḃ aige aċ triopal-treapal=neúṁḋar neáṁḋar. Ḃí scéal triopal-treapail aca=béidir agus béidir eile agus mar sin. Tá an scát feartaine 'na triopal-treapal agat=gan aon ḃonn fé : ag luasca anonn is anall : guagaċ. Fáisc an t-árdán go maiṫ le ċéile is ná bíoḋ sé 'na triopal treapal agat=ag faire ar tuitim : guagaċ.

TRIOPALAĊ—Tá an t-aprún deas triopalaċ agat=fáiscite, gan ḃeiṫ giobalaċ. Gúna triopalaċ=ná béaḋ ag dul síos go dtí bonnuíoċa na gcos : ná béaḋ liobarnaċ.

TRIṪEAṀ—Ṫáinig triṫeaṁ gáirí orm=brise gáirí gurb é mo ḋíċeal—nó tairis—é ḋ'úmpar. Ḃíos i dtriṫ-eaṁ casaċtaiġe=taom casaċtaiġe a leanfaḋ ar feaḋ tamail.

TRIUṪ—Nó triuċ. Ní ṫaḃarfainn deiċ triut ort=ní ṫaḃarfainn faic—le ruḋ gan ṁaiṫ. Sé (nó sí) is measa sa ṗaca é (í). Tá triuċ ar ceann. Tá aon triut agam. Tagan casaċtaċ 'na triṫí troma ar ḋuine nuair a ḃíon an triut (aiciḋ é sin) air.

TROID—Scaoilfeaḋ troid leat—i n-imirt ċártaí=taḃarfaḋ fút ċun tu ċoimeáḋ ón gcluiċe, nó ċun é ḃaint amaċ dom héinig.

TROIG—Ní raġaiḋ troig ḋíom an aon aonaċ=faic : ní raġaḋ i n-aoċor.

TROM—Ḃean trom seaḋ í=tá meáċaint ṁór inti. Náċ trom an ḃean í ? Aċ, tá sí 'na ḃean ṫrom=tá sí ag

úmpar linḃ. Má ḃíon múinteóir istig ó scoil cuireann san leaṫ-trom ar na múinteóirí eile=ḃreis oibre. Tá leaṫ-trom ar an dtaoḃ so den gcárr=leaṫ-ċeann air ag an mbreis meáċaint.

TROMÁN—Tá tromán im ċaróig ag an (nó ón) mbáirtig= í ḃeiṫ níos truime : rud trom. Táim ag dul i dtromán= i meáċaint. Tugaḋ tromáinín beag ḃíd ċúgam mar ḋinnéar. Sé an tromán a ḃíon ag coimeád na feirste sa turan (nó turn).

TROMLUIGE—Tagan an obair 'na ṫromluige i n-aonaċt ar na daoine san earraċ=i n-aon ualaċ trom amáin. Cuirtear é i gcomórtas le tromluige na leapan é nuair a meastar go mbítear ag tuitim le faill nó i bpúnc uaṫḃásaċ.

TROMMPALÁN—Ainmí beag ar nós na ciaróige a ḃíon ana-ṁall sa triúl. Trommpalán duine=duine gan siúl, nó gan ḃeiṫ go maiṫ ċun siúil.

TROSCA—Tá trosca ar ḟeóil ann indiuḃ. Táim ag déanaṁ trosca ar ḟeóil, ar éinní. Ḃíon troscaí fada le déanaṁ agam agus gan orm aċ droċ-ċoṫú=tamalaċa fada gan ḃia.

TRUAĠÁN—Duine nó ainmí go mbéaḋ truaġ agat dó: ḃéaḋ laige éigint cuirp ag baint leis. Truaġán fir, mná, bó, gaṁna=suaraċ, nó beag dá aois.

TRUAĠNAIRT—Duine go mbéaḋ luige corporta air: go mbéaḋ truaġ agat dó. Truaġán nó truaġnairtín.

TRUCAIL—Na trucailí fáilte rómat=mórán díoḃ—de sna fáiltí.

TRÚIN—Is mó rud mar ṫrúin ḃáis ann=cúis ḃáis; a tugan an bás leóta. Cad é an trúin ḃáis a ḃí aige t'aṫair? =bun báis: cúis ḃáis. Cad é an trúin go ḃfuil na prátaí caillte i mbliana? Ceal cré? Ní h-eaḋ. Tá réiteaċ níosa fearr ná san air.

TRUIP—Ḃuaileas truip ar an asal=buille coir. Ḃíos ag gaḃáil de truipeana ar an ndoras=á buala lem bróig. Níl aon leigeas ar an scéal de ṫruip na h-uaire=in san am fé láṫair.

TRUIPEÁLAIM—Ṫruipeáil sé an doras=bí ag buala truipeana air. Ṫruipeáil sé mo ċaipín tréis é ḃaint dem ċeann. Ní deas an nós ḃeiṫ ag truipeáil gaċ aon ċloċ a ċítear ar an mbóṫar.

TRUIST—Ḃaineaḋ truist as an mbuaċail a ṡuiḋ síos ar stól a ḃí ar tinneal fé=tuitim trom. Ḃuaileas mo ċos i gcoinniḃ cloiċe is baineaḋ truist asam.

TRÚMPA—Ní ṫaḃarfainn trúmpa gan teanga ort ná madra alla gan fiacail=faic. Ní mór an luaċ an lá san tu.

TRUS—Turas. Ḃíos ag caint leat trus=uair, aon uair amáin. Tá an plúr gann anois is ní ḃfuiġfá tar cloċ de sa trus sa triopa=gaċ uair a raġfá á lorg. Ḃímíḋ i mbun na h-oibre ar ár dtrus=mise inḋiuḃ, duine eile amáireaċ, duine eile an lá 'na ḋiaiḋ sin: ansan mise arís, agus mar sin tímpal. Ní beag liom an cúram san ar mo ṫrus=nuair a ṫagan mo ṫrus. Ḃíon oiċe saoire aige sna cailíní ar a dtrus. Ní ḃíon na ceaċta foġlumṫa agat aon trus. Ċuas ar na rásana is tá luaċ mo ṫruis agam mar ṫógas cúpla púnt=luaċ m' airtir: ruḋ a ḋíol me as an airtear. Ḃíon fáilte rómat gaċ aon trus a ṫagan tu. Ṫugas trus ar an áit sin.

TRUSÁLAIM—Trusáil suas an ṁóin=bailiġ, cúnlaiġ. Trusáil suas do ġúna ar an bpluda: do ṁuiniṫirle. Tugaḋ trúsailt ṁaiṫ ḋom amuiġ ar an bpáirc le h-aon ġuala amáin=baineaḋ trusáilt asam=tógaḋ liom is síneaḋ me. Ḃaineaḋ trusáilt as mo ṗáġ=islíoḋ é: leaga anuas. Ḟuaireas trusáilt is me ag riṫ síos, mar ṡleaṁnuíos is tógaḋ liom. Ḃainean boga den dtalaṁ le trusáilt. Tá na páipéirí trusálta go deas agat ar an mbórd=curṫa le céile go slaċtṁar.

TRUSÓIREAĊT—Bím ag truṡóireaċt=ag taḃairt truis beaga anso is ansúd.

TUAIRGÍN—Tuairgin de bean ṫeann láidir=bean ċruaiḋ ṫéagarṫa.

TUAIRIM—Taḃair tuairim do (de) cé ṁéid airgid atá agam. Nílim ar aon tuairim leat=aigne: ní mar a ċéile do ṫuairim-se is mo ṫuairim-se. Is dóiġ liom gur focal iasachta é sin, aċ tá daoine ann ná fuil ar an dtuairim sin=náċ é sin an tuairim atá aca. Ní h-aon ṁaiṫ duit beiṫ ag caiṫeaṁ tuairimí=beiṫ ag tuairimiú. Ní ceart duit beiṫ ag cainnt ar tuairim=gan aċ tuairim nó tuairimí beiṫ laistiar den gcainnt agat. Sé mo ṫuairim ar do Ġaoluinn (nó ded Ġaoluinn) go ḃfuil sí go maiṫ=sé an tuairim atá agam di, nó uirṫi. Tuairim an lae seo anuiridh do buaileaḋ breóite me=i gcóṁaireaṁ an lae seo, nó tímpal is mar sin. Sé an tuairim a ṫugadar ar ċuma na spéire go raiḃ aimsir ḃreá go deó air=sin é an éifeaċt a ḃaineadar as ċuma na spéire. Fuaireas an scian san áit go raiḃ mo ṫuairim=sa mball gur ṁeasas go ḃfuiġinn í. Ní fearra beiṫ ag caiṫeaṁ tuairimí ar cad a tuitfiḋ amaċ amáireaċ=ag tuairimíoċt ar —. Níl fios agam cáil do ḋul aċ tá tuairim agam do=’na ṫaoḃ. Ċaiteas tuairim go mbéaḋ an lá breá=ṁeáġas. Tá mo ṫuairim le h-í teaċt amáireaċ=sé mo ṫuairim go dtiocfaiḋ sí. Ḃí tuairim agam go raḃais níos óige ná san=ḃíos i n-aṁras: ṁeasas. Sé mo ṁór-tuairim go — =sé mo ṫuairim láidir, go macánta. Ḃíos ag taḃairt tuairime, tuairimí =ag tuairimiú. Tá tuairim airgid agam ort=tá tuairim agam go ḃfuil airgead agat. Taḃair do ṫuairim fén gceist=abair cad is dóiġ leat tímpal na ceiste. Fuaireas port san áit ná raiḃ puinn tuairime agam do=san áit nár ṁeasas puinn go ḃfuiġinn port. Tá saiḃreas anso in sna tiṫe náċ tuairim puinn. Ní ċuirfinn féd tuairim go ndeinfá a leiṫéid=ní ṁeasfainn go —; ní ċuirfinn id ṫreó. An dtaḃarfá tuairim do cad tá im ḋorn?= cad is dóiġ leat atá —? Ḋeinis an gníoṁ uasal is ní ċuirfinn a ṁalairt fé tuairim (=féd tuairim). Ní cuirfí féin tuairim go deó é=ní ḃéaḋ aon aṁras ag éinne go ndeinfinn é: ní measfaí aon ní eile ḋom aċ go ndeinfinn

é. Tá sé 'na ṡagart anois is níor ṁeasas riaṁ aon rud eile do. Tá na tuairimí go léir dulta i gcoinniḃ na ndaoine a deireaḋ go mbrisfí an tríoċáin.

TUAIRIMÍGIM—Ṫuairimíos go dtiocfaḋ an ḃáisteaċ=bé mo ṫuairim. Ní ṫuairimeófá cad a fuaireas ar an mbó=ní ḃuailfá le tuairim. Ní ṫuairimeóin go deó do go n-iompóċ sé amaċ 'na spiaire. Níor ṫuairimíos aon lá riaṁ go ḃféadfá an talaṁ a ṫaḃairt dom=me leaga.

TUAIRIMÍOĊT—Sé tuairimíoċt na ndaoine anso go leanfaiḋ an tríoċáin=tuairimí a ḃíon ag imeaċt is á ndéanaṁ is á gcaiteaṁ. Ḃíon tu ag tuairimíoċt i gcóṁnuí=ag caiteaṁ tuairimí. Ní ṫéiġean aon laga ar an áit seo aċ ag síor-ṫuairimíoċt.

TUAIRISC—Tá sí imiṫe ar ṫuairisc na gcaoraċ=á lorg. Ḃí an máistir ag cur tuairisce (nó tuairiscí) féaċaint cé ḃris an finneóg=ag fiafrú, ag cur ceisteana, ag lorg eólais. Nuair a ċuala go raiḃ sí breóite ċuas ar a tuairisc=féaċaint conus a ḃí sí: á féaċaint. Ḃíodar le ḃeiṫ anso ar a 3 aċ níl aon tuairisc orta fós=níl aon ḃlúire díoḃ le feiscint. Ṫugas trus ar ṫuairisc Ṡeáin.

TUAIRTEÁIL—Ṫugas tuairteáil maiṫ dó=súisteáil maiṫ: tuargaint ṫrom: búrdáil: brúġa: buala tréan trom.

TUAISCEARTAĊ—Duine tuaisceartaċ=garḃ: mí-séiṁ: duine goirgeaċ gur deacair réiteaċ leis. Ní ġlacfaḋ sé aon ċainnt uait gan an taoḃ garḃ a ṫeasbáint. Coitianta bíon sé deacair rudaí a ċur i dtuiscint do.

TUAR—Is olc an tuar ar an lá an ġaot ḃeiṫ ag aistriú=cóṁarta. Is maiṫ an tuar ar an lá aṁáireaċ an oiṫe anoċt ḃeiṫ ċó ciúin. Is olc an tuar dúinn an scéal ḃeiṫ mar sin=droċ-ċuma ar an gcúrsa seaḋ an scéal —. Is olc an tuar do ḋaoine na gais ḃeiṫ glas is gan faic fúta=ní ḋeárṫuion an scéal go maiṫ i n-aoċor dóiḃ. Is olc an tuar ċun maireaċtaint na prátaí ḃeiṫ ċó mion san. Ní maiṫ an tuar é má buailtear an coga arís i n-Éirinn=maise.

Is olc an tuar do sna h-iascairí gan aon ċeannaċ ḃeiṫ ar an iasc=bail, slí, cóṁarṫa roim ré. Is olc an tuar mná óige tu (deirtear le fear boċt nó fear gan ṁaiṫ)=dréir cosúlaċta is olc an taca ṫu ċun í ċoṫú, ċun í ċoiṁeád suas, ċun cúram ceart a ḋéanaṁ di.

TUARAIM—Líon a tuara=a ġeala le h-é ċur amaċ fén spéir.

TUARGAIM—Tá Máire ṫíos ag an sruṫán ag tuargaint éadaiġe.

ṪUAS—Níl an ċrú ṫuas ag an ngaḃa fós=fén gcapal.

TUAṪ—Ar an dtuaṫ a rugaḋ me.

TUATA—Éist do ḃéal, a ṫuata=duine gan eólas. Ceárdui an taoḃ eile. Ḃé go ḃfuil an peann agat aċ níl ionnat aċ tuata tímpal gréasuíoċta. Nó tuataċ. Níl aon ṁeas agam ar ṫuataiġ an ṗaróiste sin=cáḃóga.

TUAṪAL—Tá an gnó déanta ar dtuaṫal agat=i slí ċam, sa tslí ċam. Ar deiseal=an tslí ceart. Tá gaċ rud ar dtuaṫal anso=taoḃ síos suas. Ṫugas casa tuaṫail =i leiṫ na láṁa clé: sa treó neaṁċeart. Casa deisil= an taoḃ eile. Tá sí ró-ġlic ċun an taoḃ tuaṫail a ṫeasbáint=an taoḃ cam malluiṫe: an droċ-ṁianaċ atá inti a ṫeasbáint. Nuair a ḃíon an taoḃ tuaṫail (de ċasóig) amaċ bíon an taoḃ deas isteaċ. Ċuir sé air an ċasóg taoḃ tuaṫail isteaċ is an taoḃ deas amaċ. Tuille an tuaṫail (tuille den dtuaṫal) ċúġat=tuille an donais, nó den ndonas. Tá an áit 'na ċíl-tuaṫail='na réaba roilge: bun-ós-cionn go dona. Roinnt de sna daoine a ḃí ar dtuaṫal (=ag taoḃú le Sasana) táid ar deiseal anois (=ar ṫaoḃ na h-Éireann, dílis d'Éirinn).

TUAṪALÁN—Níl ann aċ tuaṫalán fir ná feadair faic= duine gan eólas gan sibialtaċt: duine tuaṫalaċ, go mbíon dearúid á ndéanaṁ aige is mar sin de.

TUBAIST—Ḃí an saol ag dul im coinniḃ aċ bualeaḋ

buille na tubaiste ar fad orm nuair a dóġaḋ mo ṫiġ=an buille a ċuir bárr ar an ndonas: a ċríoċnuiġ amaċ an mí-áḋ: buille a ċuaiḋ ana-olc dom. Ċuas 'on mbaile mór, agus ní h-ag áireaṁ na tubaiste é, tugas fiċe púnt ag ceannaċ earraí=gan tubaist an scéil d' áireaṁ i n-aoċor: gan an méid a d'imiġ brollaċ do ṫabairt isteaċ (i n-aoċor): lasmuiġ de ḃreall an ċúrsa.

TUGAIM.—Ní féidir linn an obair seo a ḋéanaṁ, is caiṫfimíd tabairt suas=eiriġe as, géille. Caiṫeas tabairt suas aige sna cnapáin a ḃí ar mo ċosa is an rásúr a ṫabairt dóiḃ, nó orṫa=ċaiṫeas an siúl a ċur uaim nó pé ní a ḃí á ḋéanaṁ agam. Ní fada a ṫug an siopa ann mar ċuaiḋ sé i ḃfiaċa. Ṫugas seaċtain ag obair=ċaiṫeas. Ní féidir liom an léim sin a ṫabairt=a ċaiṫeaṁ, a ḋéanaṁ. Ṫug an falla=ṫuit. Ṫug iall mo ḃróige=ḃris. Ṫug mo ḃróga=ṫáiniġ brise is máċail ionnta is níor féadadar a ngnó a ḋéanaṁ. Tá an teine ag tabairt=ag múċa. Ṫug an coiste daor me=ḋaoradar me (i pé ní a ḃí im ċoinniḃ). Ṫugas suas an ṁúinteóireaċt=d'eirios as: ċroċas suas í. Tá sé tugṫa suas dó gurab é an duine is fearr ċun Gaoluinne anso=tá sé ráite aḋmuite 'na ṫaoḃ. An gníoṁ san a ḋeineas ṫug sé mí-ċlú orm=ṫairiġ. Tá na picíní go léir tugṫa amaċ (as na h-uiḃe) ag an gcearc. Má tán tu ċó cruaiḋ san orm caiṫfiḋ me an port a ṫabairt suas=a ċaiṫeaṁ suas, a ċaiṫeaṁ uaim. Ní féidir liom aon Ḃéarla a ṫabairt leis an ḃfocal san=do ċur air. Ní féidir liom an focal san do ṫabairt ċun cainnte=é ċur ag obair i gcainnt. Níl ag teaċt liom an lá san a ṫabairt ċun mo ċuiṁnte=greim a ḋ'fáilt air lem ċuiṁne. Ṫugamair a h-agaiḋ (agaiḋ an ḃáid) san ngaoiṫ=i gcoinniḃ na gaoiṫe. Ḃíos ag tabairt m'aimsire (na h-aimsire) ag foġluim na céirde. Nuair a ḃeiḋ an aimsir tugṫa agam tosnóḋ ar ṗáġ a ṫarac. Níor ṫugais an ḋéanaṁ ceart ar an gcamán=níor ċuiris an cló ceart air. Ḃí an ceann á ṫabairt ċun an tailiṁ aige is na cosa ag lúbarnaiġ fé ag an meirse=ag tuitim i dtreó na talún. Tugaim mo lán-toil duit leis an gcleaṁnas a ḋéanaṁ=tá lán-ċead agat uaim ċun —. Tá an fear boċt tugṫa suas ag an sagart is ag an ndoċtúir=deirid go ḃfuiġfiḋ sé bás: ná tiocfaiḋ sé as. Tugan an cainnt sin ciall an focail amaċ=

noċtan. Ni féidir liom me héinig a ṫabairt r scríobh-nóireaċt na Gaoluinne=m'intin is m'aigne do ċur ag obair ar an scríobhnóireaċt agus gan bac le h-éinní eile. Níl aon tabairt in sa ngort san=ní féidir leis aon rud a ċur ag fás. Níl tabairt na féasóige ionnat. Ṫugas na cosa don mbótar=ċuireas sa triúl. Ní feidir liom brí a ṫabairt leis an bfocal san duit=ciall a ḃaint amaċ as. Ċuirfeaḋ sé stró ar éinne a ṫabarfaḋ cainnt dó=a laḃarfaḋ leis. Níl tabairt an ḟéir sa ṗáirc. As an áit seo a ṫug mo ṁuintir a n-ainm=a fuaireadar, a ṫairigíodar. Ḃí ana-obair ag an ndlíġeadóir na h-oigrí cearta a ṫabairt isteaċ, a ṫabairt ċun baile=a ḋéanaṁ amaċ. Ṫugas an litir fém láiṁ=ċuireas m'ainm léi. Ṫugas suas i lár an rás=níor ḋeinear a ṫuille reaṫa as san amaċ. Ḃí ana-oíċe ' ṫabairt amaċ againn=iṫe is ól is ceól is aṁráin is spórt is mar sin: agus cainnt leis. Tán tu ana-tugṫa do sna leaḃarṫa =ana-spéis agat ionnta, is tu ag gaḃáilt dóiḃ go minic. Ní ṫabarfainn isteaċ don ráfla san=ní ġéillfinn, ní ċreidfinn é. Ċodaluíos go h-olc aréir, aċ an méid nár ċodaluíos aréir tabarfad suas anoċt é=an méid a ċailleas aréir codalód anoċt é. An t-am a ṫugas díoṁaoín ar maidin ní mór dom é ṫabairt suas fén oíċe=cúiteaṁ a ḋéanaṁ ann: an méid oibre ba ċeart dom a ḋéanaṁ ar feaḋ an ama san a ḋéanaṁ fén oíċe. Aon rud a ṫabairt suas mar sin. Ṫug sé orm gan dul ann=ṁeall sé me ċun gan dul ann. A 6 is a 7 sin a 13: cuir síos an 3 agus tabair leat an 1. Ḃí furṁór mo nirt tugṫa tréis cas-tuíoċa is annró na h-oíċe=caiṫe. Ní ḃeiḋ sé ar ár gcumas an méid sin oibre a ṫabairt amaċ fé n-a 3 a ċlog=a ċríoċnú. I n-imirt na gcártaí tugan an má mór ḃreis leis i gcóṁnuí. Ní féidir liom aon tuiscint a ṫabairt liom as an gcainnt=a ḃaint amaċ dom héinig. Ba ḃeag nár ṫugas an rás liom=nár ṫógas, nár ḃuaḋas. Is maiṫ liom ḃeiṫ ag iománuíoċt aċ ná deinim-se tuirseaċ tu=ná cuirim-se tuirse ort. Tá Cáit i mbéal a tugṫa amaċ=tá sí i n-aois a pósta: ullaṁ ċun déanaṁ di féinig. Nuair a ḃíon duine aṁlaiḋ bíon sé ċun reaṫa má ḃíon go deó. Ḃí Seán á ṫabairt amaċ agam sa rás=á traoċa.

TUIGIM—Ní féidir liom aon tuiscint a ḃaint as an bfocal=aon ċiall. Tá an ċainnt sin le tuiscint=is féidir

í ṫuiscint. Tuigim dom héinig go mbeiḋ an lá breá=tá sé meáite agam, táim á ċeapa: táim á ṫuiscint dom héinig. Sé mo ṫuiscint amaċ ar an bḟocal san duit go — =sé an tuiscint a bainim as. Ní ṫuigim an Ġaoluinn aċ tuigim di =táim léi: táim ar a taoḃ, is ba ṁait liom í ḋul ċun cinn. Dá mbéaḋ call-ḟaoṫ ar ḋuine is truaġ agat dó ṫuigfá dó. Tuigim dóiḃ go maiṫ mar tá's agam náċ aon dóiċín an obair atá rómpa. Tuigean Bríd di féinig ós (as a deir-tear) cionn ċáċ eile=bíon sí gairid di féinig: ní ċuirean cúrsai éinne eile aon tinneas uirṫi aċ a cúrsaí féinig. Ḋeineas é sin ar an dtaoḃ amuiġ dem ṫuiscint=níor ṫuigeas an cúrsa: níor ṫuigeas cad a ḃí á ḋéanaṁ agam.

TUILE.—Ḃailiṁ na tuiltiaċa gaċ aon pioc ruide amaċ leóta sa bḟairrge (nó ar an bḟairrge). Tá sí (an ḟairrge) 'na tuile=ag tuile: 'na taoide ṫuile: ag líona.

TÚILÍN-TSEAḂRAĊ—Táim ar mo ṫúilín-tseaḃraċ=ar mo ṫoil ceart: ar mo ċraeḋó: ar mo ċoṫrom. Ḃíomair ar ár dtúilín tseaḃraċ=ar ár suaimeas: 'nár luiġe féin ngréin, ag siúl go breá bog: ag déanaṁ oibre a taiṫn go breá linn: ag imeaċt le h-aer an tsaoil i ngluaisteán: suite go seascair cois na teine.

TUILLE—Oibreóinn tuille is dá ṫuille dá mba ġá é.

TUILLEAṀ—Ní raiḃ aon tuilleaṁ agam ar an airgead san=níor ṫuilleas é ar aon tsaġas slí.

TUÍNCÉIREAĊT—Nílean tu aċ ag tuíncéireaċt ar an lampa a d'iarraiḋ é deisiú=ag útamáil, ag srimileáil, ag slimideáil. Ḃí sé ag tuíncéireaċt ar an nGaoluinn leis an bpeann=a d'iarraiḋ í scrioḃ is gan é ar a ċumas aċ i slí stracaite tútaċ.

TÚIRLICÍĠIM—Ḃé go dtúirliceóċ an Spioraid Naoṁ air is é spreaga ċun a ḃéal a ḋúna=go mbuailfeaḋ Dia isteaċ 'na ċeann.

TUIRSIÚLAĊT—Táim ag dul i dtuirsiúlaċt=tuirse

ḃeiṫ ag teaċt orm: nó, an tuirse a ṫagan le h-aimsire nó le críneaċt is a d'ḟanan.

TÚIS—Léiġear an leaḃar ó n-a ṫúis go dtí n-a ḋeire. I dtúis an lae scríoḃaim paiste beag=tosaċ.

TÚISCE.—Laḃraim amaċ an focal is túisce ċúġam=an ċéad ḟocal a ṫagan ċun mo ḃéil. Cé'r túisce ċúġam?=cé is túisce a ḃeiḋ críoċnuiṫe?—máistir scoile a ḋéarfaḋ le buiḋin tréis ceist a ṫaḃairt dóiḃ le réiteaċ.

TUISCEANAĊ—Ba ċeart duit ḃeiṫ tuisceanaċ dom=tuiscint dom. Ní ḃíon gaċ múinteóir tuisceanaċ don scoláire.

TUISLE—Briste na tuisle. Tá na tuislí briste.

TUITIM—Sciob an aicíd Seán, agus ba ḋóiġ leat go gcaiṫfeaḋ an cnoc titim (sin é a deirtear) air ċun é ċur ar mí-ṫreóir=go dtógfaḋ sé mórán ċun é ḃuala amaċ: fear go raiḃ ana-ċuma sláinte air. Ċeapas dá dtitfeaḋ an cnoc air ná maróċ sé é. Ṫit sé orm fanaċt istiġ i ḃfeiġil an tíġe=bé m'uaim é, mo ṫrus. Ṫit mór-ċuid oibre liom indiuḃ=deinear mórán. Beiḋ na leaṫanaiġ seo ag titim liom 'na gceann is 'na gceann go mbeiḋ deire leóṫa=á gcur díom, á scríoḃ. Táimíd titiṫe amaċ le ċéile=an caradas briste eadrainn. Ba ċeart duit leigint dod ḃia titim agat tréis dinnéir=socrú síos do ġoile. Caiṫfar titim is eiriú leis an saol=gluaiseaċt leis an saol, leis an aimsir. Táim titiṫe san aois is sa gcríneaċt=imiṫe. Ḃí sé titiṫe amaċ (i n-earaid) liom aċ táimíd ag teaċt isteaċ le ċéiliġ (á ḋéanaṁ suas) arís. Beiḋ Gaoluinn agam nó titfeaḋ léi=caillfar me á foġluim. Tá sé ag titim ċun ceóiġ, ċun báistí. Is fada gur ṫit liom mórán oibre a ḋéanaṁ. Ní ṫitean mórán oibre liom na laeṫeanta so pé cúis atá leis. Fág mise i mbun an ġnóṫa: is mise is fearr a ṫitfiḋ leis=a ṫaḃarfaiḋ aire dó. Tá an aimsir ag titim ċun brotail, ċun maruioċta=ag dul: ag teaċt. Tán tu ag titim ċun feóla, ċun builg, ċun aoise=an feóil, bolg mór, an t-aos ag teaċt ort. Tá sé ag titim ċun ciúinis, seaca, colata, sneaċtaiḋ, agus mar sin de. Ní orm a ṫit an

oigreaċt=ní ċúgam-se a ṫáinig: ní mise a fuair. Níl titim focail ort=ní sleaṁnuion aon focal tar ceart uait: ní féidir breiṫ amuiġ ar do ċainnt. Táim ag titim ċun laige=an neart beiṫ am ḟágaint. Aċ rud eile seaḋ beiṫ ag titim i laige. Raġad nó ní raġad dréir mar a tiṫfiḋ amaċ=dréir mar a tiṫfiḋ an cúrsa amaċ, dréir mar a ṫarlóiḋ. Ní maiṫ liom aon titim amaċ do ċur idir tu agus é=aon titim amaċ le céile. Ṫit ana-saiḃreas orm=ṫiteas mórán ċun saiḃris. Cáil Séamas? Tá sé tiar ansan: tit braon díġe air=ḃain an braon an bonn uaiḋ: ċuaiḋ sé ar meisce—is féidir leis an mbraon duine a leaga ċó maiṫ le cloiċ. Ṫit an cupán uaim=ar mo láiṁ. Tit-feaḋ amaċ leat muna n-éistir. Is mór mar do ṫitis le déanaí=mar do ċuais ċun olcais, siar. Táim ag titim=ag dul ċun críneaċta, ċun laige, agus mar sin. Táim tiṫite leis an ocras=séite: gan aon neart fágṫa ionnam. Tán tu ag titim isteaċ leis na daoine móra=ag eiriú mór leóṫa: ag dul 'na n-aiṫne is 'na gcoidreaṁ. Tá an fairrge ag titim=ag ciúiniú. Ag eiriú, ag árdú, an taoḃ eile: nó ag bolga. Ṫit an fear boċt leis aon ól is ṫóg an bás é=druid sé leis. Táim ag titim ċun meáḋon-aoise, ċun éinní. Níl na h-earrai ag titim in sna siopaiṫe=ag teaċt anuas san airgead. Beiḋ pairte maiṫ déanta againn dréir mar tiṫfiḋ=dréir mar tiṫfiḋ amaċ, nó dréir mar tiṫfiḋ an obair linn. Táim tiṫite duḃ amaċ leat=amaċ is amaċ.

TULCA—Tá an ḃáisteaċ ag titim 'na tulcaí=go trom trom. Ḃí an ċainnt ag teaċt uaiḋ 'na tulcaí='na srutáin ṁóra ṁaiṫe. Tá tulca ar an lá indiu=deártaṁ an tulca. Ḋein sé tulca trom aréir=ṫáinig tuile mór ṫrom anuas. Tulca báistí, sneaċtaiḋ; ġoil sí tulca deór. Tá tulca ceóig ann=mórán de.

TULCUIL—Bíon sé ag tulcuil ċainnte=ag cur cainnte as 'na tulcaí. Ḃí sí ag tulcuil ġuil=ag sile na ndeór go tiuḃ te. Beiḋ sé ag tulcuil ṡneaċtaiġ ar a ball: nó ag tulcuil ḃáistí=á leigint anuas go tiuḃ trom. Ḃí an fear ag tulcuil le feirg=an oiread san feirge air ná féadfaḋ sé an ċainnt a ċur de i gceart aċ tulca di anois is tulca di arís. Ḃéaḋ aṁlaiḋ, leis, dá mbéaḋ toċt mór guil

ar duine. An té a bíon ag tulcuil ġuil bíon an scéal céadna aige, uaireanta: agus ċloisfá ag gol é is aċ tarac isteaċ anála.

TULMUS—Níl aon tulmus prátaí ná Gaoluinne agam, ná tulmus d'éinní=cuid ṁaiṫ: radairse (nó raidirse). Níl puinn tulmuis ag teaċt isteaċ ċúġam an aimsir seo. Níl aon ana-ṫulmus den nGaoluinn agam. Níor ḃuail aon tulmus díġe ná éinní eile liom indiu. Ṫógamair tulmus mór éisc aréir. Ná bí ag súil le h-aon airgead uaim mar níl aon tulmus agam=saiḃreas mór.

TÚMAIM—Ṫúm sé a ċeann san uisce=ċuir sé a ċeann fé loċ, isteaċ san uisce. Ṫug sé tuma do féinig=ṫúm sé é héinig.

TÚṀAS—Ṫugas túṁas de dorn dó=buille maiṫ. Daṁas i gCo. an Ċláir.

TÚN—Tún ar boga, nó tón ar boga=áit ḃog sa tsliaḃ nó i bportaċ agus dá siúlófá ann raġfá ar lár is ḃéaḋ an talaṁ timpal ort ar crit. Tonn in sa ḃfoclóir.

TUNUAR—Tá tunuar beag colata titiċe air=snap beag, is ní ḃíon aon ṁotáilt aige féinig air (ní ḃraiṫean sé é).

TUR—Arán tur=gan annlan: gan im, gan feóil, gan uḃ, gan tae. Tae ṫur=gan faic agat aċ í is an t-arán.

TURAĊ—Nó toraċ. Táim turaċ ag an gcainnt sin, nó den gcainnt sin=lán suas di: an iomarca di faċta agam. Ag, nó de, éinní eile.

TURMAS—Feic tormas. Tán tu i dturmas indiu pé ní atá i gceist.

TÚRTAOIḂ—Táim i dtúrtaoiḃ le púnt=ag ḃraiṫ ar púnt: gan agam aċ é: i dtaoiḃ le (nó i dtiúntaoiḃ le) púnt.

TÚTAĊ—Bróga tútaċa reaṁra seaḋ bróga an ġréasuí=garḃ: gan ḃeiṫ mín deas sleaṁain. Níl aon droċ-ḃrí le tútaċ reaṁar a taḃairt ar duine aċ aṁáin ná bíon sé múnlaiṫe go mín. Tá sé ana-ṫútaċ ar a ċneaṫa (cinneaċa an litriú comónta)=garḃ.

TUTANÁLUIḊE—Ṫaḃarfainn tutanálui ar an ndroċ-spealadóir. Fág an áit sin, a ṫutanálui, uaim. Féic leat potanálui is útamálui.

TÚTAR—Tá tútar gail agaiḃ anso=gal mór: búirṫé. Béaḋ tútar ann dá scaoilfí blúire feóla nó éadaiġ isteaċ sa teine a ṫaḃarfaḋ droċ-ḃlaṫ uaiḋ.

TUT-ḂALḂ—Táim tut-ḃalḃ=beagán bailíoċta (bailḃ-iḋeaċt) ag baint liom: gan é ar mo ċumas an ċainnt a ṫaḃairt amaċ go breá pras. Bíon duine aṁlaiḋ nuair a bíon na fiacla caillte aige i dtosaċ an ḃéil.

## U.

UAḂAR—Ṫáinig uaḃar guil orm nuair a ċuala go raiḃ m'aṫair caillte=raġas toċt uaignis is brón. Tagan uaḃar ar duine nuair a ċloisean sé gur dein duine muinntearṫa olc air=luiġean sé ar a ċroiḋe is deinean goine géar air. Beiḋ uaḃar orm nuair a beir-se imiṫe=uaigneas go mbíon troma-ċroiḋe ag imeaċt leis. Bíon uaḃar ar na daoine a bíon i n-áit uaigneaċ, nó ar na prios-únaiġ nuair a bíḋ ag cuiṁneaṁ ar a bfuil caillte aca. Ná tagaḋ aon uaḃar ort—deirean an té a bíon ag imeaċt ṫar lear leis an té a ḋ'fanan is an té a ḋ'fanan leis an té a bíon ag imeaċt.

UAĊTAR—Ní h-é ár dtoil a beiḋ ar uaċtar sa scéal=i n-uaċtar: a ġeóḃaiḋ an láṁ uaċtair: ní h-é a cuirfar i bfeiḋm. Uaċtar na bróige=an ċuiḋ di a bíon ós cionn an buinn is na sáile. Ní h-é ár gcainnt a bí ar uaċtar ag a gcruinniú aċ cainnt na muinntire ṫuaiḋ. Ba ṁaiṫ liom ár ngut beiṫ i n-uaċtar (ar uaċtar) aċ ní h-é a ċuaiḋ ċun uaċtair=ċun cinn, ċun tosaiġ.

**UAIḂREAĊ**—Ċuala gol uaiḃreaċ san oiċe=gol uaigneaċ. Ḃí sí ag caoine go h-uaiḃreaċ. Capall uaiḃreaċ=a ḃéaḋ ag rínce ar an mbóṫar ċun imeaċta.

**UAIḂREAĊT**—Ní leigfeaḋ an uaiḃreaċt dom laḃairt=uaigneas agus brise-croiḋe, nó an moṫú a ḃéaḋ ag duine dá ndeinfeaḋ cara leis droċ-ḃeart air (ní ḃéaḋ an moṫáilt ċéadna i gceist más duine eile a ḋeinfeaḋ).

**UAIM**—Uaim (nó uġaim)=an dá ċléiḃ le ċéile a ḃíon ar an asal. Ag brise na h-uaime. Ċeiṫre h-úmaċa.

**UAIM**—Caiṫim m'uain a ṫógaint ar ḟuireaċ (nó ċun fuireaċ, fanaċt) i mbun an tíġe=mo ṫrus nuair a ṫagan sé an treó timpal. Ṫógas m'uain ar an dtiġ (nó ċun an tíġe) a ċoimeád, nó a ḋ'aoḋaireaċt. Sé m'uain é ċun an tíġe a ḋ'aoḋaireaċt=ċun fanaċt i bfeiġil an tíġe. Ḟuair Seán uain na ceártan uaim=ṫugas uain na ceártan dó: leigeas do a ġnó ag an gceártain a ḋéanaṁ rómam bíoḋ is go raḃas ag an gceártain roimis. Sé t'uain-se anois é (ċun) an liaṫróid a ḃuala amaċ. Uain na taoide ní ḟanan le h-éinne=aon imeaċt aṁáin a ḃíon fén dtaoide pé rud eile a ṫárluíon: nuair is mitid di líona nó tráġa deinean sí aṁlaiḋ díreaċ. Is olc an uain í anois=an aimsir atá ann i láṫair na h-uaire. Ḃí ana-uain againn ar an bfear boċt, ar an rínce, ar éinní=spórt, seó, greann. Ḃí ana-uain ḃáistí ann nuair a ḃíos ag teaċt isteaċ=ana-titim báistí an tráṫ san. Ḃog an uain ar a dó. Ḃíos ag fanaċt leis an uain ċun preaba amaċ=tamall oiriúnaċ. Ġlasuiġ (ar) an uain. Ḃí uain ḃreá againn ag dul amaċ is an droċ-uain ag fille ṫar n-ais. Ba ṁór an uain seóig a ḃí againn=tamal. Nuair a ḃíomair i lár an ḃóṫair d'eiriġ an uain orainn=do neartuiġ. Tugtar droċ-aimsir ar aimsir a ḃíon olc ar feaḋ tamail: bé ná seasóċ an droċ-uain ceaṫrú an ċluig. Beiḋ an uain ag breaca ar ball beag =ag glana, ag triomú. Tá an uain agam ort=tosaċ aimsire—duine a ḃéaḋ ag an gceártain a déarfaḋ, nó buaċail a tosnóċ ar rás roim buaċail eile. Ní mór duit fanaċt le t'uain mar táimíd go léir anso rómat. Ḃíos ag fanaċt, ag fuireaċ, ag brait, lem uain ċun an doċtúir a

d'ḟeiscint. Tá m'uain suas anois=istig. Ḃí anso ar an uain ceart=ar an am ceart.

UAINÍOĊT—Ḃíomar ag uainíoċt ar a ċéile san obair=a uain féinig á tógaint aiges gaċ éinne dréir mar tagaḋ: gaċara tamal againn san obair go dtí go mbíoḋ uain gaċ éinne istig, agus ansan an scéal céadna tímpal arís. Ḃíodar ag uainíoċt ar an roṫuíoċt=ag roṫuíoċt dréir mar do tagaḋ trius gaċ éinne tímpal san uain ceart. Ní ṫugaimíd aon uainíoċt ar a ċéile anso=ní bíon aon uainíoċt ar siúl anso: an té go mbíon gnó aige bíon sé sa ngnó san gan faoiseaṁ ó éinne eile.

UAIR—Ṫaḃarfaḋ an madra so fé ṁadra a ḃéaḋ trí h-uaire ċó mór leis héinig. Ḃí anso ar an dá uair déag=ar a dóḋéag. Ón uair gur tugaḋ an leaḃar duit coimeáḋ é=ós rud (é) gur —. Tagan uair na h-aiċiní=an uair go mbítear ag guiḋeaċtaint air. Ḃíos ag máineáil liom d'uair is de ṫamal gur ḃainear an baile mór amaċ=tamal sa tsiúl agam is tamal sa stad.

UAIREADÓIR—Is breá an t-uaireadóir í.

UAIṪNE—Tá dat na h-uaiṫne ort=dat an ḃáis, na h-iúire.

UALAĊ—Má tán tu mall tán tu trom-ualaiġ=ualaċ trom a ḃeiṫ ort. Cainnt é seo a ḃainean le h-ualaċ féir. Ṫairrig isteaċ é ón dtaoḃ san. Fáisc ċúġam é—a déarfaḋ an fear a ḃéaḋ ag ceangal ṫíos. Ceangail é—leis an ḃfear ṫíos. Gaiḃ air=faiġ greim air leis an dtéad a ċasa tímpal an leaṫ-luiġe (leaċluí a deirtear). Tairig as, tairig é, staṫ é. Deirtear "bain uaiḋ" leis an gcoca, leis.

UALAĊAS—Cuirfeaḋ sé ualaċas ort a ċlos gur daoraḋ duine san éagcóir: agus ċuirfeaḋ, leis, uaireanta dá mbéaḋ sé ciontaċ, aċ ní ḃéaḋ sé ċó mór=maoineaċas, corruiġe croiḋe. Ċuir sé ana-ualaċas orm a d'ḟeiscint gur cuireaḋ an fear boċt isteaċ i bpríosún arís. Sé an taoḃ eile den lúċáir (lúṫġáir) é.

UAN—Tá an ċaora i n-uan=uan inti; ag úmpar uaim.

UAṪḂÁS—Uaḟás a deirtear. Sé an t-uaḟás ṡaoil an méid Gaoluinne atá agat=úntas: scannra.

UḂ—Ní fiú uisce na n-uḃ tu (nó deoċ d'uisce na n-uḃ)=an t-uisce 'nar beirioḋ uḃ nó uiḃe. Cuirear an ċearc anuas ('na suiḋe) ar na h-uiḃe. Uḃ guir, uiḃe guir=uḃ (nó uiḃe) go raiḃ an ċearc 'na suiḋe orta. Uḃ fiaiḋ (fiaiġ a deirtear)=uḃ ná béaḋ aon ṗlaosc air aċ an scannán: bogán. Sé is mó a ġeitear iad so nuair a ḃíon ruagairt ar na cearca.

UḂAL—Uḃal na scórnaiġe=an cnáṁ a ḃíon ag sá amaċ i lár na scórnaiġe.

ÚḂLÚIRD—Ḃíos i lár na h-úḃlúirde=páirc nó gort 'na mbíon úḃla go tiuḃ.

ÚĠ—Ú a deirtear. Tá úġ ḃreá bainne ag an mbó=an áit tiar 'na mbíon an bainne aici. Lár na h-úġa.

UĠAIM—Feic uaim. Tá mo ḋóṫin d'uaim orm=de ċúram, de scrus. Cuirtear an té a ḃíon ag obair go cruaiḋ i gcomórtas le h-uaim an asail. Nó, tá mo ḋóṫin d'uaim tarraic orm.

UGÁN—Níl ionnat aċ an t-ugán is an ċreatalaċ ag an obair=gan puinn díot fásta. Nó iogán.

ÚĠDAR—Is údar ar an aimsir me=duine me go ḃfuil mór-eólas agam timpal na h-aimsire: gur fiú mórán mo ṫuairim. Is dóiġ liom gur fíor an ċainnt sin a deirim mar tá údar maiṫ agam leis=ċuala é ó ḋuine go mbéaḋ eólas maiṫ aige 'na ṫaoḃ: údarás. Focal údair i mbéal amadáin—seanfocal.

ÚĠDARÁS—Ba ṁór an t-údarás uait (nó duit) mo ṡeómra a ċuardaċ=dánuíoċt. Ḃeiḟá údarásaċ go leór ċun píp a ċaiteaṁ i láṫair an easbuig=dána: tiarnúil.

ÚĠDARUÍOĊT—Ḃíon tuiscint na ḃfocal so agam

coitianta aċ bé go ragaiḋ an údaruíoċt díom an tsuir so= an t-údarás: me ḃeiṫ im údar: bé go dteipfiḋ sí orm.

ÚĠMAĊA—Feic leat uaim is úġaim. Ċuir an ċeirt sin trím úmaċa me=tug sé mo ḋóṫin—nó breis—dom i réiteaċ. Ċuir sé trím úmaċa an obair a ḋéanaṁ=ḃí sé air agam, bé mo ḋíṫeal, é ḋéanaṁ. Cuireaḋ trím úmaċa me go maiṫ aréir nuair a ċonac cló an duine in sa ndorċadas =baineaḋ triail maiṫ asam: scannruíoḋ me go maiṫ.

UILE—I nGaoluinn uile an Oileáin níl 'on abairt is deise ná é sin. Ó ḃíos ċun faoisdine ċeana ḋeinear é seo is é seo is é seo eile: sin uile=sin a ḃfuil: sin a ḃfuil le h-insint agam.

UIṀIR—Cad é an uiṁir a tógan tu i mbróga? Uiṁir a 9. Tá uiṁreaċa coṫroma agus uiṁreaċa corra ann. Feic leat cruiceaċ.

ÚIR—Tá daṫ na h-úire ort=daṫ báiteaċ bán baoṫ buiḋe: daṫ an ḃáis: daṫ na cré.

UIRC—Ġeall sé na h-uirc is na h-eairc aċ níor ḋein sé faic=ġeall gaċ éinní. Tá na h-uirc is na h-eairc agat= gaċ éinní.

UIREASBA—Uirisa a deirtear. Níl easba ná uirisa orm=nílim i ngátar éinní. Ar an dtarna i a titean béim an ġuṫa.

UIREASBAĊ—Táim nea'-uirisaċ go maiṫ=mo ḋóṫin go maiṫ agam.

UISCE—Bíon an máṫair 'na h-uisce beiriṫe mar ġeall ar an leanḃ nuair a téiġean sé amaċ ar eagla go dtárlóċ aon droċ-ní ḋó=bíon sí neaṁ-suaimneasaċ go maiṫ. Táim im uisce beiriṫe agat ar eagla go scéidfá orm. Nuair a ġluaisean lán árṫaiġ de ḋaoine sall bíon a muíntir 'na n-uisce beiriṫe go ḃfuiġid cúntas uata. Tá na báid i gcóṁ-uisce=ar aon rian (ar aon scór) aṁáin san uisce. An fear a ḃíon crosda nó a ḃíon ag ól nó amuiġ san oíċe

bíon a ḃean 'na h-uisce beiriṫe aige. Fear idir dá uisce=fear a ṫugan an dá ṫráiġ leis: go mbíon lám ṫall aige is lám i ḃfus: go mbíon lámuíoċt aige le gaċ taoḃ. Bíon sé ag obair idir dá uisce. Ná bí ag caiṫeaṁ aon uisce ṡalaiġ orm=ag déanaṁ aon tromuíoċta orm. Bíon tu ag imeaċt idir dá uisce=ag tabairt an dá taoḃ leat. Ḃí uisce óm ḟiacla agam, nó orm, le bár dúlaċ ins na rudaí a ċonac. Ḃéaḋ uisce le t'ḟiacla ag óráiste searḃ nó úḃal géar=ḃainfidís uisce ó t'ḟiacla. Nílean tu aċ ag caiṫeaṁ uisce ar Ḟranncaċ báite=obair neaṁ-ṫairḃeaċ sa tsiúl agat: nó ag déanaṁ rud lag níos measa ná mar atá sé. Bíon a tuille de sna gnótaí i gcóṁ-ṁeas leis gan gcúrsa san=gan aċ an tairḃe céadna ionnta. Uisce iarainn=uisce go mbíon daṫ an iarainn air.

UISCIÚIL—Tá an lá so uisciúil go maiṫ go dtí so=fearṫanaċ, fliuċ, báistiúil.

UISE—Nó uisín. Mo dá uisín=taoḃana an ċinn síar ós na súile beagán. Tá m'uiseana tinn deoċaileaċ. Sidí m'uisín ċlé. Lár na h-uisine deise.

ULFAIRT—Últairt a deirtear.

ULLAṀ—Táim ullaṁ suas ċun éinní=socair suas.

ULLṀUIĠIM—Ulluim a deirtear. Ṫugas ullú maiṫ dó nuair a ċuir sé ċuige me=socrú, cóiriú, deisiú, buala i cuma-ḃrú. Féadtar é sin a rá gan aon droċ-ḃrí.

ÚLTAIRT—Ná bí ag últairt=ag glamuíl, ag glaoċ amaċ, glór mór láidir agat. Ṫabarfaḋ sé últairt agus snap ort gan aon ċúis=snap.

ÚLTARTAĊ—Tá an madra ag últartaiġ=ag sceaṁuíl, ag glóruíl: glór mór á ḋéanaṁ aige. D'ḟéadfá glaoċ orm go séiṁ is gan beiṫ ag últartaiġ sa tslí ġarḃ láidir sin. Nó úaltartaċ.

UṀAL—Táim úṁal do Ṗádraig=tá leaga, agam leis is deinim rud air.

UMALL—Imeall an litriú in sa bhfoclóir. Cuas i n-umall an daimnséir=i n'aice.

UMÁN—Nó iomán. Tá umán ag scríoba na talún ag an ngé=cnapán blonaige a ḃíon sé n-a bolg nuair a ḃíon sí reaṁar go maiṫ. Tá umán ag an ngé: titite ag an ngé.

UMAR—Táim i n-umar na h-aimiléise=i lár an donais: i bpoll na h-ainnise. Ag imeaċt ó lár an donais go h-umar na h-aimiléise=ó ṫig an diail go tig an deaṁain. Ar mo ċraedó, ar mo ṫúilín-treaḃraċ, an taoḃ eile.

UṀLATA—Uisce uṁlata nó uṁalta=uisce cos: uisce go mbeidís nigte ann.

ÚNÁṀ—Tá an bád ag únáṁ di féinig=ag imeaċt go breá socair mall: gan mór-siúl. Ḃuailear (nó gaiḃear) an bótar siar ag únáṁ dom ḟéinig=á ṫógaint go breá bog. An t-iasc a ḃíon ag pileáil ḃíon sé ag únáṁ. Ní ag obair atáim aċ ag únáṁ=gluaiseaċt mall sa tsiúl agam. An té a ḃíon tréis eiriú tréis breóiteaċta ḃíon sé ag únáṁ=cos leis ṫall is cos leis i bfus is gan ann siúl ceart a ḋéanaṁ. Ní mór an siúl a ḋeinim fós aċ ag únáṁ dom ḟéinig.

ÚNÁN—Cúḃrán: an bárr bog bán a ḃíon ar ḃainne bó (an bainne a ḃíon te tréis a ċrúite), a ḃíon ar ṗórtar nó ar an bfairrge: cúḃar.

ÚNCAM—Faiġean fear port le scrúdú is fear eile le h-úncam na ndaoine=lé na ndaoine ḃeiṫ leis.

ÚNDÚIR—Is mór an t-úndúir ar do ġnó tu=duine go bfuil eólas maiṫ ar a ġnó agus ḟios aige conus é ḋéanaṁ. Úndúir ar éinní=údar.

ÚNDÚIREAĊT—Is mór an úndúireaċt atá ag baint leat=feiste is cnúisciún is cruinneas: duine nár maiṫ leis éinní a leigint ar bóiléagar. Tá úndúireaċt ṁaiṫ ag baint lem ċuid oibre=cruinneas. Tá úndúireaċt na

teangan ag dul ċun cinn=cruinneas timpal uirti. Úndúir-eaċt=cruinneas is eolas ar ġnótaí is ar ċainnt, agus sé mar a ḋ'oirean sé don gcruinneas gnóta oirean sé don gcruinneas cainnte i slí an té go mbíon briolláil ċainnte aige ná bíon an úndúireaċt ann.

ÚNRAĊAS—Nó ionraċas. Táim tréis 100 cloċ prátaí a ḋíol leat is tabarfad 5 cloċa breise ḋuit mar únraċas ḋuit=gan díol asta: saor i n-aisce. Ṫugas an méid sin únraċais dó; nó an méid sin mar únraċas. Ċuas ann ar únraċas go ḃfuiġinn prátaí=le súil. Ċuas 'on mbaile mór ar únraċas prátaí a ḋ'fáilt mar ṫabarṫar nó le ceannaċ=ag súil le. Ḃuaileas isteaċ ar únraċas ḋinnéir.

ÚNSA—Is fearr únsa aire ná púnt leiġis. Níl únsa meaḃraċ agat=splinc (meaḃraċ).

ÚNṪAIRTEAĊ—Fear únṫairteaċ=fear ná fanan socair cúnláirteaċ, aċ a bíon corratónaċ ag imeaċt ó ġnó go gnó: bíon ag airtriú is ag strampáil.

ÚNṪAIRTEÁLUIḊE—Duine a bíon ag únṫairt, ag únṫairteáil: duine únṫairte.

ÚNṪAIRTÍĠIM—Ḃraiteas an bitúnaċ ag únṫairt lem pócaí féaċaint an raiḃ aon airgead ionnta=á mbraiṫ le n-a láiṁ ón dtaoḃ amuiġ. Fear únṫairte=fear a bíon corratónaċ, ag gaḃáilt do rudaí nua gaċara uair.

UNÚṀA—Níl an t-unúṁa ag an mbó fós=an t-am ceart ċun beirta. Ḃfuil sé i n'unúṁa Aifrin fós?=i n'am, i n'aimsir. Is gearrid go mbeiḋ unúṁa an ċoirce a ḃaint ann=an t-am ceart ċuige (bíoḋ is ná béaḋ an coirce féin ullaṁ ċun a ḃainte). Níl an t-unúṁa ann fós ċun dul ar scoil. Ḃa ċeart go mbéaḋ an dinnéar ullaṁ mar tá an t-unúṁa ann=tá an t-unúṁa aige (ag an ndinnéar). Tá a unúṁa féiniġ ċun gaċ aon ní. Tá an cabáiste sin ar unúṁa anois=an saorúr ċun é ḋ'ite imite. Tá sé i n-unúṁa fós. Tá sé ṫar unúṁa=a unúṁa imite. Níl an bia san tagṫa i n-unúṁa. Tá sé roim unúṁa. Níor ṫáiniġ an t-unúṁa fós ċun breiṫ ar an mbitúnaċ=an neómat

ceart. Bé go mbeiḋ an t-unúṁa ċun dul ag snáṁ imṫe má deinimíd a tuille moille. Tá sé san unúṁa ag an aimsir beiṫ ag boga anois. Tá unúṁa maiṫ ann anois ċun snáṁa. Ṫánamair díreaċ i lár an unúṁaig. Tá na h-unúṁaig go léir imṫe anois is an geiṁre dubh ann=unúṁa gaċ éinní. Is minic a ḃíon an t-unúṁa caiṫe ag an té a ḃíon ag braiṫ ar ḟear an neúṁdar-neáṁdair. I mbliana beiḋ unúṁa na bprátaí ann is gan na prátaí aibiḋ. Tá unúṁa na h-aimsire ann ċun na prátaí a baint=an t-am ceart (pé rud eile a béaḋ ceart nó ná béaḋ). Tá unúṁa na móna i leaṫ-taoiḃ is sé unúṁa an ċoirce an ċéad unúṁa eile.

UNÚṀAĊ—Lá unúṁaċ é seo=lá aoiḃin breá pé tráṫ den mbliain é: oiriúnaċ. Tá an aimsir seo unúṁaċ ċun laeṫeanta saoire=oiriúnaċ. Tá an lá indiuḃ unúṁaċ ċun pé ní is maiṫ leat.

URA—Téiġean an t-ura isteaċ sa mbanc leat ċun an t-airgead a ḋ'ḟáilt ar iaraċt duit.

URĊAR—Ruċar a deirtear go minic. Ní d'ruċar a ḋ'ḟéadfá é déanaṁ=de ġeit. Riṫ sé isteaċ d'ruċar=go h-ana-ṫapaiḋ. Ġlan sé an claiḋe d'aon ruċar aṁáin. Tá an t-urċar (truċar) cruinn id láiṁ=is féidir leat rud a ḋ'aimsiú go cruinn. Ḋíol sé an bó agus bé an truċar deireanaċ aige é=an treist deireanaċ: bé deire a nirt is a ċóṁaċta é: deire a ċumais. Tá an truċar deireanaċ caiṫe agam=deire na bpiléar: gan aon treist eile fágṫa agam le tarac ċúġam.

ÚRLAICEAĊ—Tá an bean boċt ag úirlicig ag an mbreóiteaċt fairrge=ag cur amaċ: ag úirliocan. Táim ag gabáilt d'úirlicí folaṁa ó ṁaidin=ag úirlicig is gan aon ní ag teaċt. Tá úirlicí, úirlicí folúa, orm. Beiḋ fonn úirlicíġe ort le bárr Ġaoluinne=is beag ná beir ag cur amaċ beiḋ tu ċó lán de Ġaoluinn.

ÚRLÁR—Tán tu ag cainnt (ag rince, ag éinní) fada go leór anois agus tabair an t-úrlár do ḋuine éigint eile=leigint dó rince nó cainnt: tabair seans dó:

ÚRLÚR—Tá sí gan ċainnt gan úrlúr=urlaḃra.

URRÚS—Ċuas i n-urrús ar Pádraig sa mbanc=ċuas mar urra, mar taca, go ndíolfaḋ sé tar n-ais an t-airgead a ṫóg sé ar iasaċt. Téiġtear i n-urrús ar a ċéile sa mbanc go tiuḃ: nó ar aon tsaġas slí eile.

URṪLAĊ—Saġas mála a ḃíon aige duine nuair a ḃíon sé ag sá ṗrátaí.

ÚSÁID—Tá mo ċos (mo láṁ, éinní) ar úsáid=ní féidir liom í úsáid. Tá an poṫar ar úsáid ag an gcuma-ḃrú a fuair sé i gcoinniḃ an ḟalla. Tá úsáid ṁaiṫ agat ar éadaċ, ar ṗrátaí, ar ṗáipéar scríoḃṫa=úsáideann tu mórán díoḃ: iṫeann tu, caiṫeann tu

ÚSÁIDIM—Ní ḋ'ḟéadfainn an focal "giobalaċ" ḋ'úsáid leat=do ċaiṫeaṁ leat, do ṫaḃairt ort, do rá leat.

USTAS—Nó ostas. Níl puinn ostais in sa dtír i mbliana=coṫú, bia. Ċaiṫeas cuid den stoc a díol 'ċeal an ostais. Ostas seaḋ féar, cabáiste, turnapaí, arán, is gaċ ní mar sin. Nó oráiste. Níl puinn oráiste againn istig ná amuiġ=ustas.

ÚTAMÁIL—Nuair ná béaḋ aċ beagán de rud i siopa is mórán á lorg ḃéaḋ útamáil 'na ṫimpal=brú is straca ar a ċéile siar uaiḋ. An té náċ féidir leis gnó a ḋéanaṁ go slaċtṁar ḃíon sé ag útamáil=slí ġarḃ neaṁ-eólgaiseaċ aige. Ní ḃeiḋ an lampa i dtreó agat go deó: níleann tu aċ ag útamáil air=ag gaḃáilt do i slí túṫaċ. Níl agam timpal seómra a ċur i gcóir aċ útamáil.

ÚTAMÁLUIḊE—Duine a ḃíon ag útamáil: duine, cig., ná béaḋ ag cur ceirte ar láṁ ṫeinn i gceart. Más maiṫ leat aon tslaċt ḃeiṫ ar an gcamán ná bíoḋ aon láṁ aige Tomás ann mar níl ann aċ útamálui.

# FUIĠLEAĊ BEAG.

Tá an teanga aibiḋ agat=lúṫṁar, pras. Cad é an t-Aifreann a ḃí agat inḋiuḃ ?=ar a raḃair. Cóṁ riúrálta is atá Pádraig mar ainm orm. Bé an bronntanas ceart i n-aice do b'ḟearr liom. Fágaimíst i n'aon ṁarḃ é=ná deinimíst é ḋ' áireaṁ mar seo ná mar siúḋ—rud go mbéaḋ díospóireaċt 'na ṫaoḃ. Níl aon tuiscint aige aċ mar an asal. Tá barraliobar ar an lá leis an ḃfuaċt=é ċó fuar san go gcuirfeaḋ sé barraliobar ort—na méireasta ḃeiṫ lúbṫa isteaċ ar a ċéilig is ná féadfá iad a ḋíriú amaċ. Ḃí sé ag cimilt baise ḋom (díom)=é ḃeiṫ blaḋarṫa liom. Béal-ḃaċ ċasta=an béalḃaċ go mbíon an t-iarann casta ann. Béalḃaċ ṁór=an ceann go mbíon slabra ag imeaċt léi fé ċorrán an ċapaill. Tá na leanḃaí imiṫe beó beataiḋeaċ =noċtaiṫe. Nuair a ḃéinn ag buaċtaint i rás ḃéaḋ sé (=an scéal) go binn agam. Stuacánuiḋe de ḃoḋránuiḋe mío-tuisceanaċ. Beir bog ort ḟéin=tóg bog é. Tá gaċ aon ḟocal ċó fada le boga báistí agat=le h-éinní riaṁ. Ní maiṫ liom na bóiṫre atá fút=na cúinsí atá agat: lúbaireaċt, is mar sin. Is mó bóṫar 'na bolg=clear is cúinse ar siúl aige. Buacas=an rud a ḃíon i lár na coinnle nó ar lasa ins an lampa. Ní ḃíon aon ḃuancas sa rud ná bíon aon tseasaṁ ann=taḃairt: seasaṁ: caiṫeaṁ. Is mór an ḃúrlóg sin é=fear téagarṫa: ċó téagarṫa san go dtaiḋseóċ sé beag ḋuit: cloċ ṁór, cóṁ-ċruinn. Búr-lóg mná, greaċaile (gearr-ċaile), buaċala. Tá búr báistí ann=báisteaċ ana-ṫrom. Tá ana-ḃúr ag an ngluaisteán =ana-ġlór. Béaḋ búr ag cloiċ dá gcaiṫfá le fuinneaṁ í ag an ngearra a ḋeinfeaḋ sí tríd an aer. Cac an triopa= driodar an triopa. Ṫáinig deire an lae 'na ċac báistí—is mó a deirtear le tráṫnóna nuair ná béaḋ aon ċoinne leis an mbáistiġ agus an lá féinig go maiṫ. Ṫáinig sé ċúġam díreaċ fé mar do ċacfaḋ an t-asal é—liatróid, cig., i gcomórtas báire=rud éigint a ṫárlóċ díreaċ fé mar ba ṁian leat é. Cacamus leaḃair=leaḃar gan maiṫ.

Éadaċ cairte: bróga cairte=iad so a ḃíon á ndíol i gcairt lá an aonaiġ: is tugtar ar earraí leaṫ-nua ḃíoḋ gur i siopa istiġ a ġeóbfá iad. Tá an ċainnt go calma agat =go tréan, go binn. Ná bíoḋ aon leaṫ-ṗingin cam agat in sa gcóṁaireaṁ=gan ḃeiṫ ceart. Tá an focal san cam agat=neaṁ-ċeart. Sáiġ sé a ċeann in sa gceannraiġ agus greamuíoḋ air. Tugtar biorán ar leaṫ-ċearċail= cearċail ṫanuiḋe. Gura buan a ḃeiḋ tu ós cionn do ġnóṫa =i mbun. Ḃíos ag ciorú Ṡeáin=ag taḃairt ciorú ḋó: ag taḃairt scalla ḋó le cainnt nó le scrioḃ: nó ḃeiṫ ag priocaireaċt air: nó don mblaḋgaire nuair ná taḃarfá aon ċluas do n-a ċainnt. Ġeóḃfaḋ (ġeóċ) an ḃáirseaċ trí ċlár daraiġe ḃí an oiread san fuinniṁ fúiṫi. Ġeóċ an lá indiu trí ċlár daraiġe leis an ḃfuaċt=trí éinní. Cláir-ḟiacail=fiacail leaṫan i dtosaċ an ḃéil tuas. Ḋá ċeann díoḃ an ċuid is mó a ḃíon ag imeaċt. Cleiṫire= rógaire (bíon bríġeana eile ag imeaċt leis ċó maiṫ). Cleiṫiúnaċ=fear téagarṫa láidir. Ċuaiḋ cloċ i mbonn an ċapaill=ċuaiḋ greamaiṫe. Buail do ċos ar an scéal san, ar éinní, agus fág mar sin é. Má ċoimeádan tu leis an ngnó san ní baol duit=má ċlaoiḋean tu. Ḃí coisréim á ḃaint as an mbóṫar agam=me á ċiorrú. Cuirfí do láṁ suas mar ġeall ar ḃeiṫ ag déanaṁ cóṁarṫaí dod ṗáirtí i n-imirt ċártaí. Ṫ'anam 'on riaḃaċ is do ċorp. Tá Seán ċó lom san go ngearrfaḋ a ċorrán tobac duit. Tá ana-ċorruíoċt ag baint liḃ—le daoine a ḃíon corra, ait, crosta: corratónaċ. Tá an trus fada, aċ deinfiḋ £10 an costas= díolfaiḋ. Ní raiḃ aon ċostas mór orm leis an obair. Ċuas ar an aonaċ is tug mo ṁaṁ costas an lae dom=pinginí póca i gcóir an lae. Tá mo ċóta bán déanta—buaċail, cig., go gcasfaí cailín air le pósa go mbéaḋ mór-ċuid airgid aici a déarfaḋ. Tugtar cráin ar ġé a ḃíon timpal is ḋá ḃliain d'aois. Tá na cratаċa (creataċa) ag teaċt amaċ tríd an mbó=na cnáṁa: na h-easnuíoċa. Níl aon ċrí ar Ṡeán ċun cainnt a ḋéanaṁ=níl aon ṁaiṫ ann. Ḃainfeaḋ an gála an croiceann de ċat. Ċuirfeaḋ sé cosa cruinne sé ċearca=deinfeaḋ sé (d'ḟéadfaḋ sé) éinní. Tá crústaċ maiṫ agam=urċar, buille. Ní cú atá againn aċ coite=níos mó ná aon ċú aṁáin. Ċuireadar cona fiana liom=na madraí: oiread buala is léasa a taḃairt dom ná féadfainn gan cuiṁne a ċoimeád air. Ní raiḃ

aon lá dá ċuiṁne agam cúig bliana ó ṡoin go mbéinn á scríoḃ so=níor ṫáinig aon lá dá ċuiṁne ċúġam: ba ḃeag a ṁeasas. Cuasnóg=an áit go mbíon na meaċa (beaċa) bailiṫe ċun meala a ḋéanaṁ. Cruic=an geóbosca go mbíḋ ann. Ḃfuil cruiceóga agaiḃ? Ní mór atá. Ḃíomair i gcuiḃrean-cárn=ag iṫe is ag ól le céilig: i dteannta a céilig, is aon ḃia, aon ṗláta aṁáin againn. Ḃí an bia i gcuiḃrean-cárn aca. Ní raiḃ madra ar ceiṫre cúinní an ṗarróiste ná raiḃ in sa ḃfiaḋaċ=ḃí gaċ aon ṁadra in sa bparróiste ann. Ṫugas ceiṫre cúinní an ṗarróiste isteaċ im ṡiúl=ṡiúlas mór-ṫimpal an ṗarróiste go léir. Ḃí cuirripe cloiċe ag sá aníos as an dtalaṁ=cloċ ġéar ḟada. Is dialta an cúmadóir tu=duine ċun scéalta, leaṫ-scéalta, bréaga agus mar sin a ċuma, a ċeapa. Cúṫalaċ=cúṫail, Ḃíos ag obair, ag scríoḃ, ag éinní, ar dalla=go dian díċeallaċ i slí ná féaċainn róṁam ná im ṫimpal. Tá an dial ar a ḃfuil de ċainnt agat=is díolta an méid cainnte atá agat. Cad é an dial atá ag teaċt ort? An dial ḟios agam cad ba ċeart duit a ḋéanaṁ. Ḃéaḋ ana-ḋamaint ag baint leis an té a ḃéaḋ ag priocaireaċt ort is a ċuirfeaḋ ag earcaimí tu. Ḋeinfeaḋ peaca maraṫaċ duine a ḋamaint. Ḃí ana-ṫráċt ar na bróga nua=ana-éileaṁ. Níl aċ difríoċt an ḟocail eadrainn. Is measa tu (is daille) ná an t-eaċ meascaiṫe=eaċ a ṡíolruíon ó asal is láir—agus ní miúl é. Tá fuairṫneaṁ ar mo ṁéireasta=iad rígin marḃ ag an ḃfuaċt. Féiṫ-ar-boga=tón-ar-boga: áit sa tsliaḃ go raġfá ar lár ann. Ainm flúirseaċ é sin. Ó ṫáinig sí aḃaile ón gcloċar ní ḟliuċfaḋ sí a méar dom. Tá goile fallsa agat=goile náċ cóir, mí-nádúrṫa. Raġad ann fé ḃeiṫ slán dom=má ḃím aṁlaiḋ: é sin mar agó. Tá an teanga fuaiġte agat den lasca in sa mbróig go dtí an cúigiú poll. Ḃfuil teanga fuaiġte agat ins na bróga nua? Cuir uaim an ġalúnaċ=an bladar, an ċainnt ḃog. Ḃéaḋ agaiḋ duine géar nuair ná béaḋ aon ḟeóil uirṫi. Gaiḃim orm gur ḋeinis ana-ċainnt=bíoḋ orm gur —. Capall geiṫiúil=sceimneadaċ; go ḃfuil geiṫ ann. Tán tu gigealaċ tar fóir=gur fuirist gigilis a ċur ort tar an gcoitiantaċt: go léimfá dá mbuailfí láṁ ort. Tá an tseana-ċairt ag gíoscán ar an mbótar=ag scréaċáil toisc gan aon smeara uirṫi. Gline=an gléas, an fráma beag, go gcuirean an

t-iarsaire an darúġa air: glinne. Níl oiread airgid agam is a ḋeinfeaḋ glór ar ġrideal. An té a ḃíon 'na ġliogaire (nó glugaire) bíon sé gliuganta. Glúnaċa na gcaṫaoireaċa. Táim greamuiṫe agat=teannṫuiṫe: greim agat orm. Ní raiḃ sé aċ ag cainnt trí n-a ḟeana-hata=san aer. Droċ-imeaċt air mar asal. Is láidir ná fuil na stampaí nua tagṫa fós=úntaċ, éaċtaċ. B'ḟolláin duit náċ indiuḃ a ṫánais isteaċ agus an báisteaċ go léir atá á ḋéanaṁ aige. Má teastuíon uait rud ar an gceaint cuir do ḋá láiṁ air=faiġ greim daingean air—agus láiṫreaċ. Lataí=na maidí beaga tanuiḋe a ḃíon ag imeaċt laistig den bplástaráil i dtig. Tá an leacoidir briste agat=an ċéad ċuid de rud déanta—rud nár ṁaiṫ leat tosnú air. Tá na leaga liaṫa aca. Feic leaga-laiṫe. Leag an ġrian é=ċuir taom breoiteaċta air nó mearaṫal leis an mbroṫal. Duine faid-ḟoiḋneaċ. Glaoḋfá lúbaire ar ḋuine go mbíon cleasa ag baint leis, bíoḋ is ná béaḋ sé cam. Lúbán duine—fir nó mná=duine caol is gur fuirste ḋó lúba. Lúbán rógaire. Níl aon luiġe agam leis an áit seo=níl aon ċion agam air: gan aon lé agam leis: gan aon fonn orm ċuige. Níl aon luiġe agam le h-iománuíoċt=gan aon éileaṁ agam air. Luiġ an ġrian orm=goill: dóig. Scian ṁaide níor ṁairḃ sí éinne riaṁ=scian aḋmaid. Tógaḋ dem báiṫreaċa (máiṫreaċa) me=baineaḋ ana-preab asam. Tá an mála air ag an ól=ċaiṫ sé breiṫ ar an mála is dul ag lorg na déirce. Níor cuireaḋ an mála riaṁ orainn go dtí an méid seo=an méid seo a ḋ'imir lár an donais orainn. Ṫánag isteaċ máluaṫa=go tapaid. Tá fear máluaṫa ag teaċt go dtí an t-Aifrean=daoine (fir) ag teaċt go tapaid. Bíon fear máluaṫa ag teaċt i gcóṁnuí san áit go marḃuiġtear an t-iasc (ċun a tuille a ṁarú). San áit go dtuitean úntas amaċ bíon fear is bean máluaṫa ag teaċt—nó ag teiṫe (teiċe) ó láṫair an donais. Tán tu marḃ aċ tu niġe=in sa gcéim is giorra do ḃeiṫ marḃ: ní ṫeastuíon uait aċ niġe an ċuirp ċun ḃeiṫ marḃ amaċ ar fad. Ní beag a ḃfuil déanta agat le 2 uair an ċluig is ar ḋeimis roimis sin a ḋ'ḟágaint marḃ=gan tráċt air; gan é ḋ'áireaṁ. Ċuirfeaḋ sé masmus orm ḃeiṫ ag labairt le luċt na droċ-Gaoluinne. Níl lán méaracáin den nGaoluinn aici=níl aon puinn. Meattaċán nár ḋein faic nuair a bí an coga ar siúl=fear meatta, lagṁisniúil, gan ṁaiṫ.

Ḃí ana-ṁiangas ċun an óil air=dúil mór—níos láidre ná mian. Tá mianaċ an Ḃéarla imiṫe isteaċ in sa nGaoluinn atá againn. B'éigin dom mo ṁionna is mo ṁóid a ṫabairt gur liom-sa an bó=gaċ sagas deiṁniú a ṫabairt. Níl misneaċ cait aige=an ċuid is lúġa de. Tugtar mogal, leis, ar sméar mór duḃ. Ṁún an leanḃ fé aréir—nuair a ḃí sé 'na ċola. Nuair a ċífir dá ċeann ar an nóinín ċífir do ċuid airgid ṫar n-ais ón rógaire sin. Ḃíodar ag cur uaṫa le scannra=ag breiṫ pisciní. Crioḃ préaċáin=salaċar nó fiaġaile a ḃíon ag imeaċt in sa dtalaṁ Tá an focal san agam ó préiṁ=ó túis m' óige. Taḃarfad réasún duit (ċuin) gan ḃeiṫ ag caint mar sin=cúis, a ċúis. Fad a ḃeiḋ an saol 'na ṡaol beiḋ daoine aite ann. Ċaiteas an t-úḃal i n-áirde ar sciob-sceab=ar ċlibirt. Ḃí ana-sciob-sceab againn. Caróg sciotaiṫe=maol : gairid : gan ḃeiṫ fairsing go leór. Taḃair scóp go leór dos na fuaimeana leaṫana=slí. Ní mór scóp a ṫaḃairt don dteangain ċun an focal san a ṫabairt amaċ=gan í ḃeiṫ crapaiṫe, cúnlaiṫe. Ḃí sé ag smiota an ċrainn=ag baint an ċroicin de: ag spreóiṫseáil air. Sleaġ: sleaṫana. Ag smiotuil ġáirí=ag mion-ġáirí. Ḃí spórt na h-oíċe againn ar an rínce=ana-oíċe spóirt: spórt fead na h-oíċe. Ċuir sé streanncán buile orm=taom maiṫ den ḃfeirg. Sin é an talaṁ anois agat=rud éigint nár ḃain aon aṁras leis. Ní féidir teaċt timpal ar an gceist sin=greim a ḋ'fáilt uirṫi: cur ċúiċi. Ḃíos a d'iarraiḋ teaċt timpal air ċun an sceal a ḋ'fáilt uaiḋ=é ṁealla. Ḃí ana-ṫinneas orm i dtaoḃ ná raiḃ aon Ġaoluinn agam le laḃairt leat. Tá tinneas orm le h-eagla gur ċuireas trioblóid ort. Ṫáinig tuile cainnte ċúġam=ana-ruiṫ. Tuit (tit a deirtear) id ċola is ná bí am boḋra. Níl aon leiġeas beó ar an saol ar an gcúrsa san=níl aon réiteaċ i n-aoċor.

# TUAIRIMÍ AR RÉILṪÍNÍ ÓIR, CUID A I

"Míċeál Ó h-Aoḋa, Aire an Oideaċais."—"Molaim go h-árd ṫú. Leaḃar den tsórt so díreaċ a ḃí uainn. Taḃarfaiḋ sé an-ċaḃair dos na mic léiġinn agus dos na múinnteóirí, agus ar ndó do sgríoḃnóirí na Gaeḋilge, leis, mar tá saiḋḃreas agus guntaċt na teangan ann. Ba ḃreáġ an rud a leiṫéid eile a ḃeiṫ againn ó gaċ Cúige in Éirinn.

Molfaimíd do luċt an Ṁeaḋon-Ġráid agus an Árd-Ġráid an leaḃar ḃeiṫ aca. Tuigfid na múinnteóirí go maiṫ a ṫairḃiġe a ḃeiḋ sé dóiḃ féin insan obair. Tá súil agam go mbeiḋ an-ġlaoḋaċ air. . . ."

Fionán Ó Loingsiġ, Ceann an Ḃúird Idirṁeáḋonaiġ.—"Do léiġeas blúire maiṫ des na "Réiltíní" agus ní misde ḋom a ráḋ gur ṫaiṫn sé liom go h-iongantaċ agus go seóiḋ: agus go deiṁin is mó cara ḋom d'airiġeas á ṁola insna céimeanna árda. Tá ór ceart na Gaoluinne sa leaḃar so, agus 'sé mo ṫuairim go ndeunfaiḋ sé mórán maiṫeasa do ċúis na teangan má ḃaintear úsáid ceart as 'sna Coláistí Idir-ṁeaḋonaċa agus i gcoláistí i gcóir múinteóirí.

"Is ró-ṁiṫid dúinn glacaḋ leis an nGaoluinn ċun míniġṫe na Gaoluinne agus stad a ċur leis an síor-aistriú do'n Ḃéarla nuair ṫeastuiġeann uainn aon abairt Gaoluinne do ṁíniú."

'Molaim go h-árd do ċuid oibre, agus is dóiġ liom go ḃfoġluimeóċad mórán sar a mbeiḋ an leaḃar críoċnuiġṫe agam."

*The Gael* :—"Not since the Gaelic Revival was started has such a valuable book appeared on the market as 'Réilthíní Oir.' These golden grains of the language will, we are safe in prophesying, produce fruit one-hundred fold both in our literature and in our speech. No scholar, no matter what his attainments in the language, is above reading this book. It is an unspeakable boon to the fáinnídhe ; and, above all, to the young writer who ambitions a name in the literary world. The book is marvellous value."

*Nenagh News* :—"A stupendous and magnificent production, and its true value will be realized only in calmer moments when the student and scholar alike can give their thoughts unhindered to books and the study of books. Father Clune has, in his carefully compiled and gigantic work, brought us in more direct communica-

tion with the native speaker whose language has been uncontaminated by any foreign influence than any previous author. . . . Invaluable to the student, the teacher, and the scholar."

*Waterford Evening News* :—" Those who were aware of Fr. Clune's successful work at St. Flannan's looked forward to a book from him for students of Irish that would be unique, scholarly, and a decided help towards acquiring a speaking knowledge of Irish. We have got such a book in ' Réilthíní Oir.' . . . In the day that is near at hand, when ' an Ghaoluinn tríd an nGaoluinn ' will be the rule in all Irish Schools and Colleges and Gaelic League classes, Father Clune's book in the hands of capable teachers will make Irish speakers by hundreds. We should like to see Réilthíní Oir in use in every school, college, and Irish language class. As well as giving the students a sound speaking knowledge of Irish it will make the task of the teacher an easy and pleasant one."

Irisleabar Ṁuiġe Nuaḋad :—" B'ḟiú ḋúinn fuireaċ leat, a leaḃráin, aċ ba ṫruaġ ḋúinn nár cuireaḋ le ċéile ṫú na blianta ó ṡoin. A léiġṫeóir, ceannuiġ é, dein stuidéar mórair, agus beiḋ an toraḋ agat fó ṫríoċad is fó ċéad."

Banba :—" Is fada ḋúinn ag feiṫeaṁ le leaḃar mar ' Réilṫíní Óir.' Ní misde ḋúinn a rá gur ċuir an t-Aṫair Mac Clúin an Ġaeḋealg ar a cosa nuair a ċuir sé an leaḃar so ar an margaḋ ċúġainn. Déanfaiḋ an leaḃar so cainnteóir maiṫ Ġaeḋilġe d' aoinneaċ atá fonnṁar ċuige. Ba ḋeacair an leaḃar so do ṡáruġaḋ, agus ná bíoḋ aon scoláire gan cóip de aige."

An Síoladóir —" Sé seo díreaċ an saġas leaḃair a ḃí uainn ċun teaċt isteaċ ar ċainnt na ndaoine. Sinne do ruġaḋ agus do tógaḋ sa Ġalltaċt, agus go ḃfuil coṁnuiḋe orainn sa Ġalltaċt, is mór go léir an ċomaoine atá curṫa ag an Aṫair Seóirse orainn."

*The Clare Champion* (Cill-na-Móna) :—" This latest addition to our modern Irish Literature excels all attempts that have hitherto been made to give us in concise form the living speech of the most Irish-speaking district in Ireland. From the first page to the last not one word of English is used, and herein lies the supreme merit of this remarkable volume. . . . . An asset of which it would be hard to estimate the value at present. It is a relief to think that for the first time in the history of Irish literature we can say that ' the old order changeth, giving place to the new,' and that we have presented to us a book which is original from whatever point of view we consider it."

(Léirṁeas eile) :—" This great work needs no further commendation here. It has been generously reviewed and criticised by the Press of Ireland. It maintains its status—a unique compilation."

*The Cork Examiner* (An Fear Faire) :—"Leaḃar é seo ná leasgfá ar do láiṁ go dteipfeaḋ an solus ort."

*The Leader* :—" A unique volume ; original, and a new departure. Excellently bound and exceptionally cheap at 5s."

An t-Aṫair Páḋraig Ua Duinnín in the *Leader* :—" Dul ar aġaiḋ maiṫ. Ní'l fás ar biṫ ċom tairḃeaċ leis an bfás a ḋeineann sí (an teanga) i leaḃraiḃ de'n tsórt so. Ag léiġeaṁ an leaḃair dom casann m'aigne ar laeṫiḃ m'óige. Náċ sin iad na h-abarṫa céadna, na focail ċéadna, d'airiġinn fad ó nuair a ḃí an teanga 'na caise im ṫimċeall. Litir ó'n mbaile dúṫċais seaḋ an leaḃar so. Maoiḋim a ṡaoṫar ar an Aṫ. Seóirse. Tá obair ḃreáġ á ḋéanaṁ aige, agus tá súil agam go ndéanfaiḋ úġdair eile aiṫris air."

*The Freeman's Journal* :—" Gan aon dabht sé leabhar is fearr dá shaghas fós againn é. Rud nua ar fad isea é. Foclóir isea é go bhfuil tuairim 2000 focal Gaedhilge ann agus míniú cruinn iomlán i nGaedhilg bhlasta ar gach focal. Is usaide go mór a tuigtar an míniú é bheith i nGaedhilg. Tá an leabhar chó maith lena ainm. Seoid· beaga atá ann. Tá an leitriú ciallmhar go maith gan bheith chó cruinn leis an leitriú símplí ná chó fada liobarnach leis an leitriú a chleachtan cuid againn. Is mór an áis é do scríobhnóirí is do mhúinteóirí bochta Gaedhilge agus beidh súil anáirde aca leis an tarna cuid de'n leabhar so ón Athair Seóirse."

Misneaċ :—" Leaḃar iongantaċ. Leaḃar a ċuirfeas áṫas ar Ġaeḋilgeóirí idir luċt foġluma agus labarṫa na Gaeḋilge."

*Waterford News* :—" Aoinne ar aon ċor atá ag foġluim na Gaoluinne níor ċeart dó ḃeiṫ gan cóip de ; agus na daoine a ḃfuil an Ġaoluinn go maiṫ aca ní ḃeiḋ an snas ceart ar a gcainnt go mbeiḋ sé léiġte is aiṫ-léiġte aca. Is fiú cúig coróin é."

*The Saturday Record* :—" In the great effort to make the native language a force in christian civilization and an influence in the world, no better work has been accomplished than that just achieved by Fr. G. Clune. . . . . An easy book, a book for the school-boy and the teacher, for all who want to be able to do their duties in the Ireland of the future."

*Limerick Echo* :—" A work calculated to be as epoch-making in the present advanced state of the Irish revival as was 'Seadna' in the earlier days of propaganda. It does what An t-Athair Peadar never attempted to do, namely, it teaches us how expressions in Irish can be adequately explained and efficiently taught without recourse to the medium of Bearla. Everybody should have a copy of this excellent work."

*The Irish School Weekly* :—" The book, which gives ample evidence of minute labour, is a most valuable addition to our vehicles for the conveyance of the living speech in all its force and vigour and grandeur, Irish being used exclusively to explain itself, thereby enhancing the value of the work. We eagerly look forward to the appearance of the second volume."

*The Irish Homestead* :—" Réilthíní Oir is undoubtedly one of the most valuable books that has appeared for a long time. No advanced learner of Munster Irish should be without a copy."

*The Irish Monthly* :—" Réilthíní Oir is a fine piece of work and a welcome addition to the still too scanty *apparatus pedagogicus* of the Irish language. Teachers of higher classes as well as private students will find the book invaluable."

*Dublin Saturday Herald* :—" The appearance of Reilthíní Oir is one of the most important events in the history of the Irish language revival. Nothing of the kind has been published before, and we recognise in Professor MacClúin's book a repository of living speech. . . . . The conscientious learner cannot fail to lay claim to the ' Fáinne ' after a very short acquaintance with ' Réilthíní Oir,' because his thinking is done for him, and his vocabulary unconsciously enlarged by the method adopted. We wish this newest and best of books every success. It deserves no recommendation beyond itself. It deserves to find its way into every class school and college in the land. We feel certain that in years to come it will be regarded as the book, which more than any other constituted to make Ireland Irish-speaking. Get it for yourself, get your friends to get it; make it known everywhere if you wish to help in doing that which will be of most advantage to your country—make her Irish in spirit and language."

